


# liġe an eólais

## Cúrsaí an tSaoġail i nÉirinn

Cormac Ó Caḋlaiġ, M.A.
do sgríoḃ



Leaṫċoróin a luaċ.



Brún agus Ó Nóláin, Teor.,
i mBaile Áṫa Cliaṫ :: i mBéal Feirsde
i gCorcaiġ :: i bPortláirge.

# Sliġe an Eólais

## Cúrsaí an tSaoġail i nÉirinn

Cormac Ó Caḋlaiġ, M.A.

do sgríoḃ

Brún agus Ó Nóláin, Teor.,

i mBaile Áta Cliat :: i mBéal Feirste

i gCorcaiġ :: i bPortláirge.

# Clár an Leaḃair.

Leaṫanaċ

# CASTAR NA DAOINE AR A ĊÉILE.

Nuair a castar na Gaeḋil ar a ċéile, beannuiġid siad dá ċéile mar seo:—

| | |
|---|---|
| Dia ḋuit (ḋaoiḃ) | Dia 'r Muire ḋuit (ḋaoiḃ). |
| Dia 'r Muire ḋuit. | Dia 'r Muire ḋuit is Pádruig. |
| Dia 'r Muire ḋuit is Pádruig. | Dia 'r Muire ḋuit is Pádruig is Míċeál. |

Tá seandaoine ann agus nuair a ḃeannuiġid don duine aonair féin, adeirid:

Dia ḋaoiḃ, nó Dia 'r Muire ḋaoiḃ, ag beannú don duine féin agus dá aingeal coiṁdeaċta.

Is minic leis adeirtear i ninead "Dia ḋuit," ⁊rl. "Bail ó Ḋia ort (oraiḃ)." "Dia 'r Muire ḋuit," ⁊rl., adeirtear mar ḟreagra ar an mbeannaċt san (mar ċomaoin na beannaċta san), nó "An ḃail ċéadna ort (oraiḃ)."

Go dianṁoċ ar maidin, adéarfí: "Móra ḋuit (ar maidin)." Agus adéarfí mar ḟreagra air sin: "Mór is Muire ḋuit" nó "Dia 'r Muire ḋuit."

Nuair a ḃítear ag gaḃáil ṫar ḋuine ag obair, nó nuair a ṫagtar i measg gasra ag obair, deirtear: "Bail ó Ḋia ar an obair." Agus deirtear dá ḟreagra san: "Dia 'r Muire ḋuit," nó "An ḃail ċéadna ort."

Má ṫéiġeann duine isteaċ i dtiġ, curtar fáilte roimis, mar seo: "Dé ḃeaṫa-sa"; nó má ṫagann beirt nó triúr, adeirtear leó: "Dé ḃúr mbeaṫa." Is é freagra a tugtar air sin: "Go mairiḋ tú (siḃ) i ḃfad."

Adeirtear leis: "Fáilte (céad míle fáilte, fáilte is fiċe) romat (romaiḃ)" leis an té (na daoiniḃ) a ṫagann i dtiġ ar cuaird.

Aċ má ḃíonn tosaċ cainte ag an té (na daoiniḃ) ṫagann isteaċ, adeirid: "Dia anso isteaċ" nó "Bail ó Ḋia

anso isteaċ" nó "(Go mbeannuiġiḋ) Dia ḋaoiḃ." Deireann fear (bean, muinntir) an tiġe dá ḟreagra san: "Dia 's Muire ḋuit (ḋaoiḃ) agus Pádraig" nó "Dé ḃeaṫa-sa (Dé ḃúr mbeaṫa) ċugainn."

An té ḃíonn ag imṫeaċt ó ṫiġ, taréis ḃeiṫ ar cuaird ann, fágann sé slán (beannaċt) age fear (bean, muinntir) an tiġe, mar seo:—"Slán agat (agaiḃ)," nó "Beannaċt Dé agat (agaiḃ)."

Cuireann muinntir an tiġe slán leis an té (na daoine) a ḃíonn ag imṫeaċt uaṫa, mar seo:—"Slán leat (liḃ)," nó "Beannaċt Dé leat (liḃ)," nó "Slán aḃaile," nó "Go dtéiġir (dtéiġiḋ siḃ) slán," nó "Go n-éiriġiḋ do ḃóṫar leat (ḃúr mbóṫar liḃ)"; "Go néiriġiḋ do ṫurus (ḃúr dturus) liḃ."

Agus mar ċomaoin na mbeannaċt san, deireann an té (na daoine) a ḃíonn ag imṫeaċt: "Gurab amlaiḋ ḋuit (ḋaoiḃ)," nó "Gurab é do ḋálta (ḃúr ndálta) é," go mórṁór, má ráiniġeann go dtéiġid siad cuid de'n ḃóṫar leis (leó).

Na freagraí deiriḋ sin, is iad adeirtear i gcoṁnuiḋe ag gabáil ḃuiḋeaċais beannaċtaí de'n tsórd so síos:—

'(Go dtugaiḋ Dia) Nodlaig ṁaiṫ ḋuit, oiḋċe ṁaiṫ ḋuit, lá maiṫ ḋuit, Nodlaig fé ṡéan agus fé ṁaise ḋuit, bliain nuaḋ fé ṁaise ḋuit.'

Bíonn an ḃeannaċt i mbéal an Ġaeḋil i gcoṁnuiḋe agus is ró-ḃinn leis í ċlos age daoiniḃ eile. Bíonn súil aige léi agus mara gcloiseann sé agat í, is dóiġ leis gurab amlaiḋ atá droċaigne agat ċuige nó gur fonn leat mallaċt do ṫaḃairt dó. Tá an seanḟuaṫ aige do'n ṁille a ṫiocfaḋ ó ḋroċṁéinn na coṁursan tré ḋúil a ċur ina ċuid: agus, mar sin, má ṁolair aon rud is leis, nó má ḋeinir iongnaḋ ḋe, ba ċeart duit i gcoṁnuiḋe beannaċt ó Ḋia do ġuiḋe ar an ní a ṁolair.

Má's leanḃ deas é, abair "Dia dá ḃeannaċaḋ (beannaċaḋ)"; nó, má's ag molaḋ an leinḃ leis (léi) féin a ḃír, abair: "Is maiṫ an garsún (cailín) tú, Dia ḋod ḃeannaċaḋ."

An ḃó féin, nó an capall, nó aon ní beó mar sin, is ceart é ḃeannaċaḋ. Bíonn coinne leis an mbeannaċt le heagla roiṁ an tsúil ṁillitiġ agus "ná bris peaċt."

Nuair a ḃímíd ag molaḋ duine ná fuil i láṫair, bá

ċeart dúinn "Beó saṁlófar é" a ráḋ; agus má's duine marḃ atá againn dá ṁolaḋ mar ġeall ar ġníoṁ fóġanta éigin a ḋein sé le linn a ḃeata, ba ċeart dúinn a ráḋ: "Gura maiṫ an ṁaise dó é."

Nuair a ḃíonn tú ag caint i dtaoḃ duine atá marḃ, abair i gcóṁnuiḋe tar éis a ainme (hainme) do luaḋ: "Beannaċt Dé le na anam (hanam)." Nuair a ġeiḃir pínse snoisín ó ḋuine, nó, nuair a ḃír ag gaḃáil tar roilig, abair: "Beannaċt Dé le hanmann na marḃ"; agus an té cuireann sraoṫ as, deireann sé i gcóṁnuiḋe "Dia linn"; nó, mara gcuiṁniġeann sé féin ar a ráḋ, deireann duine eile 'sa ċuideaċtain tar a ċeann é. Ansan deireann duine eile "Dia linn is Muire"; deirtear sin leis tar éis an dara nó an tríṁaḋ sraoṫa.

Má ḃítear ag caint i dtaoḃ duine ḋ'fáġail anḃáis, mar atá, é ṁarḃaḋ, nó é ṫuitim marḃ, nó aon ḃás anoḃann mar sin do ṫeaċt air, adeirtear: "Slán mar a ninnstear é"; agus má ṫaisbeántar cneaḋ nó créaċt, nó, má laḃartar ina ṫaoḃ, adeirtear: "Slán an comarta" nó "Slán mo ċomarta."

Nuair a ṫagann duine slán ó ċontaḃairt a ḃáis nó a ḃasgaiṫe, adeirtear leis: "Ḃí Dia buiḋeaċ díot," 'sé sin, mara mbeaḋ go raiḃ ní éigin fóġanta déanta aige roiṁe sin, ná tiocfaḋ sé slán gan ċréaċt ó'n gcontaḃairt. Nuair a ḃítear ag teaċt tar rud uaṫḃásaċ a ḋéanfaḋ milleaḋ agus marḃaḋ agus nár ḃ'fearrde an ċuideaċta é luaḋ féin, adeirtear: "I ḃfad uainn an t-olc."

Is maiṫ le gaċ éinne an deaġ-sgéal do ċlos, agus mar sin, nuair a ṫagann duine ċúġat agus an sgéal maiṫ aige, abair leis mar ḃuiḋċas: "Gura slán an sgéaluiḋe."

Nuair a ḃítear ag déanaṁ cóṁġáirdeaċais le duine mar ġeall ar ní éigin ḋ'éirġe leis, nó mar ġeall ar aon ní a ḃaint amaċ le na ṡaoṫar féin adeirtear "A ċonáċ san ort." Deirtear an focal san leis le duine a ḋ'fuilingeóċaḋ cruaḋtan tré na loċt féin. Is ionann conáċ ansúd agus toraḋ, agus ḋ'féadfaḋ toraḋ an ġníṁ fóġanta do ḃeiṫ age duine ċóṁ maiṫ le toraḋ an droċġníṁ. Molaḋ agus cóṁġáirdeaċas don ġníoṁ fóġanta agus spídiuċán is cáineaḋ don droċġníoṁ.

Nuair a ḃíonn beirt nó triúr nó níos mó (gasra) ag

ól i gcuiḃreann a ċéile, ólaid sláintí a ċéile (ar a ċéile), 'sé sin, nuair a ḃíd ag ól, guiḋid an tsláinte ṁaiṫ agus faid saoġail dá ċéile, mar seo :—

Siúd ort ; fé ṫuairim do ṡláinte ; sláinte ṁaiṫ ċúġat (ċúġaiḃ) ; sláinte ċúġat agus caḃair agus dealḃ go deó ná raḃair ; sláinte ċun na ḃfear agus go mairiḋ na mná go deó ; sláinte an ḃradáin ċúġat, croiḋe folláin agus gob fliuċ ; saoġal fada ċúġainn agus bás i nÉirinn, ⁊rl. Agus má's ar ḟleiḋ a ḃítear agus má's le bárr gáirdeaċais is árdáṫais a deintear an ḟleaḋ do ċom-móráḋ, adeirtear ; "go mbeirimíd slán ar an am so arís." Adeirtear san leis nuair a ċloiseann an duine an ċuaċ do'n ċéad uair 'sa ḃliain, nó nuair a ċíonn sé na huain óga ag daṁas ar na bántaiḃ.

Nuair a ḋeineann duine rud dúinn, nuair a ċuireann sé comaoin orainn, nuair a ṫugann sé aon rud, dá luiġead, dúinn, is ceart dúinn ḃeiṫ buiḋeaċ beannaċtaċ, 'sé sin, ár mbuiḋeaċas (buiḋeaċas an gníṁ nó an taḃartais) do ġaḃáil leis agus ár mbeannaċt do ṫaḃairt dó i dteannta an ḃuiḋeaċais. Tá a lán focal buiḋeaċais 'sa Ġaeḋilg. "Gura maiṫ agat (agaiḃ)" agus "gura míle maiṫ agat" na focail is coitċianta ċloistear ; aċ tá a lán eile ann.

Má ṫéiġeann duine ag cuardaċ ruda ḋuit agus é ṫaḃairt ċúġat ansan, is ceart a ráḋ leis "Ná raiḃ a ḟaid sin luiġċán bliana ort," 'sé sin, gan é ḃeiṫ 'na luiḋe ḃreóiteaċta i rit na bliana ċuige an ḟaid féin a ḃí sé ag lorg an ruda fuair sé ḋuit.

Nuair a ṫugtar deoċ ḃainne ḋuit, abair : gura slán a ṁáiṫreaċa ; nó, go méaduiġiḋ Dia im is bainne (bainne agus a ṁáiṫreaċa) ċúġaiḃ ; agus nuair a ḃíonn tú ag ól an ḃainne, abair "Seo sláinte na bó." "Sonuaċas maiṫ ċúġat" adeirtear le fear nó le cailín ionṗórta mar ḃuiḋeaċas. Agus is minic adeirtear na focail seo : Go ḃfágaiḋ Dia an tsláinte agat ; go méaduiġiḋ Dia do stór ; go soirḃiġiḋ Dia ṫu. Nuair a ḟiafruiġtear díot i dtaoḃ do ṡláinte, abair, mar ḃuiḋeaċas : "Slán go raḃair."

Agus ní náċ iongna, is ceart dúinn ḃeiṫ buiḋeaċ de Ḋia i gcoṁnuiḋe, mar is É ṫugann gaċ taḃartas is gaċ maiṫ dúinn ; agus dá ḃríġ sin, nuair a ḃímíd ag maoiḋeaṁ

ar an ḋeaġṡláinte nó ag molaḋ na haimsire, ba ċeart ḋúinn a ráḋ i gcoṁnuiḋe: buiḋeaċas mór le Dia.

Nuair a ġaḃann duine buiḋeaċas linn ba ċeart ḋúinn a ráḋ: "Tá fáilte roṁat."

Tá ainm na féile riaṁ ar ṁuinntir na hÉireann. Daoine fiala flaiṫiúla is eaḋ iad agus nuair a ṫagann duine ċuca ar cúaird, "is túisge deoċ ná sgéal," 'sé sin, is fearr leó cóir biḋ agus diġe do ċur ar ḋuine sar a ḃfiafruiġtear sgéala ḋe. Mar sin, má bíonn duine ag gaḃáil ṫar tiġ a ċarad, níor ċeart dó gan bualaḋ isteaċ ċúca, mar ní haon ṁaiṫ a ráḋ 'na ḋiaiḋ sin leó ná raiḃ sé ḋ'uain aige, ná go raiḃ deaḃaḋ ró ṁór air, mar déarfí leis: "Tiġ i mbéal bóṫair ní haistear é aċ comġar," 'sé sin, ní ċuirfeaḋ an ċuaird aon ṁoill air, aċ is aṁlaiḋ a bainfí a ṫuirse ḋe 'sa tiġ agus is miride a ḟéadfaḋ sé an bóṫar do ċur ḋe ina ḋiaiḋ sin.

Ná bí go dúr doṫalaċ roiṁ do ċaraid mar sin aċ bíoḋ "Fáilte uí Ċeallaiġ" agat roiṁis i gcoṁnuiḋe, ar eagla go ndéarfí leat an rud a duḃraḋ le duine doṫalaċ fad ó ná leigfeaḋ an fear isteaċ 'sa tiġ:

Mo ċreaċ, a Ḋiarmuid uí Ḟloinn,
Náċ tú atá ar ḋoras ifrinn;
Ó's tusa náċ leigfeaḋ neaċ ad ċóir
'San áit a mbeiṫeá ad ḋóirseóir.

Aċ mar sin féin, ná téir ró ṁinic ċun tiġe do ċarad gan ċuire gan iarraiḋ.

Téir go hannaṁ go tiġ do ċarad
Is beiḋ roṁat fáilte;
Téir go minic ann agus téir gan ċoinne leó,
Is beiḋ an ġráin ort.

Agus nuair a téiġir ar cuaird, ná fan ró ḟada, mar "cuaird ġearr is í is fearr"; agus téir aḃaile go luat, ar eagla go ndéarfí leat mar a duḃraḋ le duine eile: "Fan má tá deiṫneas ort, agus ar ndóin tá. Aċ dá mbeinnse ad tiġ-se mar ataoi-se am tiġ-se, do raġainn aḃaile—aċ mar sin féin, fan go lá."

Ba ċóir ḋúinn ḃeiṫ go deaġḃéasaċ deaġnósmar i gcoṁnuiḋe, go mórmór nuair a bímid i láṫair seanóirí

mar is é is luġa is gann dúinn urraim a ṫaḃairt do'n aois. Agus níl tréiṫ is fearr 'sa duine ná é ḃeiṫ i dtaiṫiġe na ndeaġḃéas. Mar sin, nuair a iarrann tú rud ar ḋuine nó nuair a ḟiafruiġeann tú aon ní ḋe, ná dearmaid gan "led ṫoil" nó "má's é do ṫoil é" a ráḋ leis. "Ná bí luaṫ ċun labarṫa ná leasg ċun éisteaċta"; agus má ċuireann tú isteaċ ar ḋuine a gan ḟios duit féin, abair leis "Gaḃaim párdún agat" nó "gaḃ mo leiṫsgéal."

"Mol an óige is tiocfaiḋ sí" adeir an seanḟocal; aċ ní hiad na daoine óga amáin gur binn leó na focail molta. Is maiṫ le gaċ éinne iad do ċlos. Is olc an díol ar ḋuine taréis a lán saoṫair do ċur air ċun rud a ḋéanaṁ agus taréis a lán duaḋ ḋ'ḟáġail gan éinne dá ṁolaḋ agus gan feaḃas a ġníṁ do ṫraoslú ḋó. "Níor ḃris focal maiṫ fiacail riaṁ" agus mar sin níor ṁisde focal des na foclaiḃ molta so do ráḋ leis: "Dia leat!" "Mo ġráḋ (go deó) tú!" "Maiṫ an fear (ḃean, ⁊rl.)." "Saoġal fada ċúgat"; "Mo ċeól tú!" ⁊rl.

Ná bíoḋ sé le ráḋ leat-sa mar a ḃí le ráḋ ag duine boċt éigin fad ó:

"Táim-se corṫa is ní moltar mo ṡaoṫar
Is taréis mo ḋíċill, ní ḃítear buiḋeaċ díom."

Nuair a ḃíonn tú ag déanaṁ comġáirdeaċais le lánaṁain nuaḋpósta, abair "Sliocht sleaċta ar ṡliocht ḃúr sleaċta." Má ċíonn tú culaiṫ nuaḋ nó aon ní nuaḋ ar do ċaraid, abair leis "Go mairir (agus go gcaiṫir)." Aċ ná bí tugṫa do'n ṗlámás, mar sin féin. Ná bí ag molaḋ daoine ar ṁaiṫe leat féin agus le súil le tairḃe ḋuit féin as an molaḋ.

Bí go séiṁ caoin cneasta led ċoṁursain agus ná bí borb droċiomċair. Bí go huṁal agus go hurramaċ roiṁ t'aṫair agus do ṁáṫair, agus roiṁ t'uaċtaráin. Ná bíoḋ éirġe i náirde ná díomas gan ċúis ná mórḋail ort; aċ ag an am gcéadna, ná bí ad ṁaidrín laṫaiġe ag lúṫáil ar ḋaoiniḃ, mar "ní searḃa an súġ ná an umlaiḋeaċt gan iarraiḋ." Bíoḋ meas agat ort féin agus beiḋ meas ag daoiniḃ eile ort. Go mórmór bíoḋ gráḋ agat

dod ṫír ḋúṫċais agus bród is mórḋáil ort gur Gaeḋeal tú.

Is Gaeḋeal mise, agus mise am Ġaeḋeal
Ní ṫuigim gur náir dam é;
Ní ċasfainn mó ċúl le fearaiḃ an tsaoġail;
Is ní fearr d'ḟear cáċ ná mé.

## CEISTEANNA.

1. Cad deireann tú le duine, a castar ort sa tsráid, ag beannú dó? 2. Cad 'na ṫaoḃ go ndeireann na seandaoine "Dia 's Muire ḋaoiḃ" leis an nduine aonair féin? 3. Cad déarfá le duine :—(*a*) ḃeaḋ ag obair ar leaṫtaoiḃ an ḃóṫair agus tú ag gaḃáil ṫar bráġaid? (*b*) a ṫiocfaḋ ar cuairt ċun do ṫiġe? Cad déarfaḋ sé sin mar ḟreagra? (*c*) a ḃeaḋ ag imṫeaċt ód ṫig ist oiḋċe? (*d*) Lá Nodlag; Lá Coille; ag dul a ċodla ḋuit ist oiḋċe; nuair a ṫiocfá anuas an staiḋre ar maidin? Cad é an freagra a ġeoḃṫá? 4. Cad deireann tú nuair a ṫéiġeann tú isteaċ i seómra nó i dtiġ na mbíonn daoine roimat? Cad é comaoin na beannaċta san agat? 5. Cad 'na ṫaoḃ gur ceart beannaċt ó Ḋia d'iarraiḋ ar gaċ ní beó? 6. Cad deirir nuair :—(*a*) ġeiḃir pínse snaoisín. (*b*) Nuair a ḃíonn tú ag gaḃáil ṫar roilig? (*c*) cuireann tú sraoṫ asat? 7. Caṫain adeirtear na focail seo: Slán mar a ninnstear é; slán mo ċomarṫa; ḃí Dia buiḋeaċ díot; i ḃfad uainn an t-olc; slán an sgéaluiḋe. 8. Abair cúpla ráḋ deirtear le linn sláintí ḋ'ól. 9. Cad é an bríġ atá le: "go mbeirimíd slán ar an am so arís"? 10. Caṫain ba ċeart dúinn buiḋċas a ġaḃáil le duine? 11. Míniġ go cruinn is go baileaċ: comaoin; go buiḋeaċ beannaċtaċ; fial; doṫalaċ; mallaċt; beannaċt; maoiḋeaṁ; molaḋ. 12. Abair cúpla focal buiḋċais. 13. Caṫain a déarfá: slán go raḃair; slán a ṁáiṫreaċa, beó saṁlófar é. 14. Caṫain a déarfí: nára dé do ḃeaṫa; a ċonáċ san ort? 15. Conus ba ċeart duit cuairt do ṫaḃairt? 16. Cad ba ċeart a ráḋ nuair a tugtar rud duit? 17. Cad ba ċeart do ḋuine a ráḋ nuair a iarrann sé rud ar ḋuine eile? 18. Cad ba ċeart duit a ráḋ nuair a ċuirir fearg ar ḋuine, nó nuair a ċuireann tú isteaċ ar ḋuine. 19. Cad iad na béasa ba ċeart dúinn do ṫaiṫiġe? 20. Míniġ na ráiḋte seo: gan a ḟaid sin luiġċán bliana ort; sonuaċar maiṫ ċúgat; fáilte uí Ċeallaiġ. 21. Míniġ na sean-ḟocail seo: Is túisge deoċ ná sgéal; tiġ i mbéal bóṫair ní haistear é aċ coiṁgar; níor ḃris focal maiṫ fiacail riaṁ; ní searḃa an súġ ná an uiṁluiḋeaċt gan iarraiḋ; mol an óige is tiocfaiḋ sí. 22. Cad duḃraḋ leis an ndóirseóir ndoṫalaċ úd fad ó?

# Balla Beaṫa an Duine.

An ceann, an ċaḃail, is na géaga (na cosa is na láṁa), is iad balla beaṫa an duine.

Nuair a ċruṫuig Dia an duine, ṫug Sé a lán buaḋ dó nár ṫug sé do'n ḃeiṫiḋeaċ éigciallda, mar atá: an aigne agus an intinn ċun maċtnaiṁ; an ċúilḟéiṫ ċun neiṫe sgrúdú; an ṁeaḃair ċun foġluma; an ċiall ċun an ċirt d'aiṫint ṫar an éigceart; agus an meón is an ṁeanma.

Leis an inċinn atá i gcloigeann an ċinn a deintear na buaḋa san go léir d'oibriú.

Bíonn a ḃeag nó a ṁór des na buaḋaiḃ sin age gaċ éinne aċ ní féidir do gaċ éinne an feiḋm ċéadna do ḃaint asta. Tá an oiread céadna saorṫola ag gaċ éinne; aċ, mar sin féin, níl neart do ġaċ éinne gaċ aon ní d'ḟáġail ċun a ṫola. An té ġeiḃeann, bíonn gaċ ní ar a ṫoil aige. "Beaṫa ḋuine a ṫoil," adeir an sean-ḟocal; aċ ní ḟágann san ná gur fearr go minic a d'oirfeaḋ sé do ḋuine gan a ṫoil do ḃeiṫ aige. An té go mbíonn inntleaċt aibiḋ léir aige, bíonn cúilḟéiṫ is éirim aigne aige—bíonn sé go héireamúil. An té go mbíonn meaḃair ċinn aige, bíonn sé cliste; agus an té ná bíonn, is dúr a ḃíonn sé. "Ní ṫagann ciall roiṁ aois," adeirtear mar leiṫsgéal do ḃaois na hóige. An té go mbíonn a lán céille aige is ciallṁar an duine é.

Nuair a ċailleann a ṁeaḃair agus a ċiall ar ḋuine, bíonn sé as a ṁeaḃair, ar diṫcéille, ar buile. Gealt (duine buile) is eaḋ é ansan. Agus bíonn go minic fonn fáin is fiarlaoide is seaċráin ó ḋaoiniḃ air; agus, mar sin, adeirtear go nimṫiġeann sé le craoḃaċaiḃ, nó, go dtéiġeann sé ċun cnuic, toisg dúil a ḃeiṫ agá leiṫéidiḃ sin dul i nuaigneas coille is fásaiġ. Ní ḃíonn a ḟios aca cad a ḃíonn dá ḋéanaṁ aca, na daoine boċta, agus mar sin, is mór an díol truaġa iad. Bíonn an ḃuile ar ḋaoiniḃ ó ḋúṫċas, agus adeirtear go mbíonn straiḋn ḃuile ionnta. Cuireann a lán neiṫe daoine as a meaḃair:

an iomad buarṫa is brón, an iomad saoṫair ar an inċinn, easba sláinte, nó, fóiríor, an iomad dúil 'san ól.

Is minic le déine galair nó tinnis go nimṫeóċaḋ (raġaḋ) de ċéill (de ṁeaḃair) an duine, agus go mbeaḋ sé ar mearḃall is ar diṫċuiṁne agus go mbeaḋ caint gan éifeaċt ar siúbal aige le linn a ṁearḃaill. Adeirtear go mbíonn speabraídí ar a leiṫéid sin de ḋuine agus go mbíonn sé ag ráḋṁaillige.

Raġaḋ de ċéill an duine leis tré ġeit obann a ḃaint as, nó, b'ḟéidir gurab aṁlaiḋ a ḃeaḋ sé ar mearḃall aigne ar feaḋ tamaillín tré ṫionóisg do ḃaint dó, mar atá: é ṫuitim ar ḃarr a ċinn, nó, é leagaḋ ar a ḃaṫas ar an dtalaṁ, agus go mbeaḋ sé gan aiṫne gan urlaḃra ('sé sin, gan caint) go cionn tamaill.

Bíonn daoine ann leis agus gan aon ċiall i naon ċor (gan splannc céille 'na gceann aca). Amadáin (óinseaċa ban) is eaḋ iad san. Duine mar sin ná bíonn aon díoġḃáil ann aċ a ḃíonn moṫaolaċ gan tuisgint, gan ċruinneas inntinne, is "duine le Dia" é, agus bíonn truaġ ag gaċ éinne dó.

Ciall agus míċiall,
Dís ná gaḃann le ċéile ;
Is dóiġ le fear gan aon ċéill
Gurab é féin fear na céille.

Bíonn gruag nó folt (donn, ruaḋ, fionn, bán, órḋa, duḃ, liaṫ) ar ḃárr (ḃaṫas, ṁullaċ) agus ar ċúl an ċloiginn. An té ná bíonn aon ġruag aige ar a ċloigeann, bíonn sé maol. Plait (plaitín) a tugtar ar an bpaiste lom a ḃíonn i lár cloiginn an duine. Is mór an aiṫis í an ṁaoile do'n duine óg, agus is minic a ḃíonn peiriḃic ar ḋuine ṁaol ċun na maoile do ċeilt. Nuair a ṫagann an tsean-aois ar ḋuine, téiġeann a ġruag i léiṫe. Is annaṁ gan gruag liaṫ ar ṡeanduine, mara mbíonn sé maol ar fad, ċoṁ maol le plaosg as an uaiġ.

Ins an tsean-aimsir i nÉirinn, do leigeaḋ gaċ éinne, idir ḟearaiḃ agus ṁnáiḃ, fás fada leis an ngruaig (leis an ḃfolt); aċ, anois, nuair is dóiċ leis na fearaiḃ go ḃfuil an ġruag ró ḟada aca, téiġid ċun an ḃearbóra dá gearraḋ nó dá lomaḋ, 'sé sin, dá gearraḋ lom.

Ċífear ós na ḃéarsaiḃ seo síos cad iad na buaḋa áilneaċta do ṁeas na filí ḃeiṫ i ḃfolt ḃfada na mban :—

Ba ḃúclaċ péarlaċ cas buiḋe
A tláṫfolt léi go halt síos ;
Ba tiuġ mar ḟéar an tearṁaiġe,
Nó mar lomra—ḟlios an óir.

Ba ċíorḋuḃ craṫaċ cuaċaċ
A dlúṫfolt daṫaċ dualaċ,
Síos le hais a gualann
Ar luasgaḋ go sáil.

Ar an aġaiḋ atá na ceannaċa, mar atá : an t-éadan (an clár-éadain), na súile (glasa, gorma, duḃa, donna), an tsrón (ḟada, ġairid, ċaol, leaṫan, ġeannċaċ, ḃaċallaċ), an béal, na beóla (an béal uaċtair agus an béal íoċtair), an smig, an giall, an corrán géill, an leaca (na leacain), nó an gruaḋ (na gruaḋna), na huiseanna agus na cluasa.

Leis an súil a ċítear. An té na feiceann aon rud (dada, splinnc), ní ḃíonn aon raḋarc aige, bíonn sé dall. Bíonn daoine dall ó ḃeirtear iad, agus daoine eile a ċailleann a raḋarc tré ġalar súl (caillíċín), nó tré ṫionóisg, leis an súil do ġortú go holc ; aċ, is cuma caṫain ná conus a dalltar daoine, is fíor é an seanḟocal naċ martruiġṫe go daille. Bíonn daoine eile agus droċraḋarc aca nó lagraḋarc, nó mallaċar raḋairc (gan ḃeiṫ ábalta ar rudaiḃ d'ḟeisgint i ḃfad uaṫa) agus is caoċ a ḃíd. Daoine eile agus fiarsúile aca, 'sé sin, súile ná feiceann díreaċ aċ fiartreasna. Má ḃíonn duine agus gan raḋarc aige aċ i naon tsúil amáin, bíonn sé ar leaṫsúil.

Leaṫann na súile ar ḋuine le hiongna agus le halltaċt. Tagann míogarnaċ ins na súiliḃ le tuirse codlata. Bíonn sruaim (sram) ins na súiliḃ tar éis dúisiġṫe ar maidin.

Bíonn fabraí ag cosaint na súl agus nuair a ḃíonn duine 'na ċodla bíonn na fabraí dúnta anuas ar na súiliḃ aige. Ós cionn na súl atá na malainn nó na braoiṫe. I mogall na súile atá an raḋarc. Mac imreasa ainm eile ar an mogall. Nuair a ḃíonn mogall na súile go mór

bolgaċ agus, mar a ḃeaḋ bolgáin fúta, is bolgśúilí a bíonn ag duine.

Súile glasa is mó ḃíonn ag muinntir na hÉireann.

Seo mar a ṁoltar súile na mban:—

Ba ġlaise ná búġa ceaċtar a ḋá súil.
A súil ba ġlaise ná an drúċt ar feór.
A rinn-ruisg glasa mar ḋrúċt ġil na máiġe.
Ḃí a reaṁar-ruisg réiḋ mar ċriostal na mbraon
Ar ḟeamair ġlais ġéir roiṁ ġréin go moċ.

Leis an sróin a ġeiḃtear balut. Pollairí a tugtar ar an dá ṗoll sróna. Droiċead na sróna a tugtar ar an gcuid ċaoil di ar a bárr idir an dá ṡúil. Baċall—sin srón mar a ḃeaḋ gob fiolair. Geannc—sin srón agus a bun i náirde. Cainncín—ainm grinn ar ṡróin é sin.

Tá an béal uaċtair idir an tsrón agus an béal. Laistiġ de'n ḃéal atá na fiacla (an déad). Sé cinn déag d'ḟiaclaiḃ 'sa ċarball (ċarbad) uaċtair agus an líon céadna 'sa ċarball íoċtair. Cíor ḟiacal a tugtar ar na fiaclaiḃ i naon ċarball díoḃ. Trí sóirt fiacal atá ann: cúlḟiacail (i gcúl an ḃéil), clárḟiacail (i dtosaċ an ḃéil) agus stairḟiacail (fiacail ḟada i dtosaċ an ḃéil). Mannt a tugtar ar an mbearnain a ḃíonn insna fiaclaiḃ taréis fiacla ḋíoḃ do stataḋ nó do ḃriseaḋ. An té go mbíonn na fiacla ar easnaṁ aige, téiġeann sé ċun an ḟiaclóra ċun cíorać bréige d'ḟáġail.

Leis na fiaclaiḃ is eaḋ deintear an biaḋ do ḃriseaḋ agus do ḋéanaṁ mion agus do ċogaint ċun é d'iṫe agus do ṡlogaḋ siar.

Seo mar deintear fiacla na mban do ṁolaḋ:—

A déid ṁiona ġléigeala léirċuirṫa i gcriċ,
'Na béal ṁioċair ṁín gan ṁagaḋ gan ṁóid.

A déid mar ċailc 'na dlúṫċíor
Gan smúit ḃí go néata i gcóir.

Dar leat ba sras de neaṁannaiḃ a caiṫeaḋ 'na ceann (a fiacala).

Clab a tugtar ar ḃéal mór míċúmṫa ġránna. Pus—

béal an duine i bḟeirg. Tá pus air—adeirtear nuair a ḃíonn ḋá ḃéal an duine 'na ḃolg anuas ar a ċéile le feirg. Gob—focal magaiḋ ar ḃéal an duine; is é ainm béil an éin é. Meiḋl—an sagas béil a ḃíonn ar ḋuine is é ag magaḋ fé ḋuine eile. Bearna ṁíl a tugtar ar an aiṫis ġránna úd 'sa ḃéal uaċtair—sgoilt ann mar a ḃeaḋ ar ḃéal girrḟéiḋ—uaireanta. Liobar—an béal íoċtair a ḃeiṫ 'na liobar.

Is leis an dteangain agus leis an gcoganrac (ar bárr an ḃéil, lairtiġ), adeintear an biaḋ agus an deoċ do ḃlaiseaḋ; agus le taiṫneaṁ don deaġḃlas, bíonn duine ag blasaċtaiġ, 'sé sin, ag bualaḋ a ḋá ḃeól ar a ċéile. Go minic, nuair a ċíonn duine biaḋ nó deoċ ḃlasta, tagann dúil aige ionnta agus cuireann an dúil sin uisge fé na ḟiaclaiḃ; agus má coimeádtar anṡúd iad ar aġaiḋ a ḃéil agus gan aon ḟáġail aige orṫa, is "biaḋ ó ḃeólaiḃ" dó iad. Aċ, nuair a ġeibeann sé le niṫe nó le nól iad, leigeann sé síar a sgórnaċ agus a ċraos le fonn iad. Aċ, má's doḃlasta a ḃíonn an biaḋ nó an deoċ tagann grabar air.

Ag béal na sgórnaiġe, atá an sine féin ar croċaḋ de'n teangain big. Is leis an mbéal agus go mórṁór leis an teangain d'árdú nó d'ísliú agus do ċur leis na fiaclaiḃ, a labartar (a deintear caint, úrlabra). An té na fuil aon ċaint aige, tá sé balḃ, is balḃán é. An té go mbíonn stad nó snagaḋ 'na ġlór, bíonn sé briṫḃalḃ.

Seo mar a ṁoltar glór binn na mban:—

Ba binne a béilín ná na ceólta síḋe.

Bá binne guṫ caoṁ a béil le sult
Ná Orpéus do léig go faon na tuirc.

Ag gaċ fear bíonn fionnaḋ (gruag) ag fás ar a aġaiḋ, 'sé sin, ar a ġruaḋnaiḃ agus ar a ḃéal úaċtair, agus ar a smig. Ulċa nó féasóg a tugtar ar an bfionnaḋ san. An t-ógánaċ ná bíonn aon ḟéasóg ag fás ar a leicinn, tugtar ógánaċ aṁulcaċ air. Nuair a bíonn ulċa ag fás ar ḋuine, is coṁarṫa é go bfuil sé i naois fir.

Crombéal a tugtar ar an ngruaig a ḃíonn ar ḃéal uaċtair an duine, agus meigioll ar an ngruaig a ḃíonn ar a smig, agus féasóg a ḃíonn ar na gruaḋnaiḃ.

An pollín beag a ċítear i ngruaḋnaiḃ an duine i naice cúinne a ḃéil nuair a ḃíonn sé ag gáire (nuair a ḃriseann a ġean gáire air) tobairín a tugtar air.

Ainm eile ar na gruaḋnaiḃ is eaḋ pluca (pluc), go mór ṁór nuair a ḃíd reaṁar beaṫuiġṫe.

Tá cluas ar gaċ taoḃ de'n ċeann. Is leis na cluasaiḃ a ċloistear (éisttear). An té ná féadann aon ní ċlos, bíonn sé boḋar. Adeirtear go mbíonn "boḋaire uí Laoġaire" ar an té ná cloiseann aċ an ní is maiṫ agus is binn leis a ċlos. Allaiḋre a tugtar ar an ḃfoṫrom mearḃaill a ċuireann friṫḃualaḋ ins na cluasaiḃ go ndeineann tinneas cinn de.

Bíonn bun na gcluas go bog feólaċ agus is minic deintear iad do ṗollaḋ ansúd, go mórmór ages na mnáiḃ, ċun fáinní ċur tríoṫa mar órnáidí.

Tá an muinéal idir an ceann agus an ċaḃail. An ḃráġa a tugtar ar aġaiḋ an ṁuinéil agus baic an ṁuinéil nó an ḃraiciol ar a ċúl. Uḃall na sgórnaiġe a tugtar ar an meall beag atá le feisgint i sgórnaiġ an ḟir. Tugtar céas cinn ar ḃun ċúil an ċloiginn.

Tá na gualainn ar gaċ taoiḃ de'n ṁuinéal i náirde ar an gcaḃail.

An ḃrollaċ (an cliaḃ, an t-uċt), an drom, agus an bolg atá 'sa ċaḃail. Ins an ḃrollaċ atá an croiḋe agus na sgaṁóga. Ar gaċ taoiḃ de'n ċaḃail atá na hearnaí. Laistiar den uċt atá na slinneáin nó na formnaí, agus an drom. Laistiar de'n ḃolg atá caol an droma. Ins an ḃolg atá an goile, na duḃáin, na hionaṫair, na haeḋeanna, agus na putóga. An té ḃíonn ar cromaḋ toisg a ḋrom do ḃeiṫ micúmṫa ḃíonn dronn (cruit) air. Is cruitíneaċ nó dronnóg a leiṫéid sin de ḋuine.

An té go mbíonn a ċeann 'na luiġe anuas ar ċeann dá ġuailniḃ i ninead é ḃeiṫ díreaċ, deirtear go mbíonn leaṫċeann air.

Leis an uḃall a ċeanglann an láṁ de'n ġualainn, is féidir an láṁ do ḃogaḋ síos agus suas nó í ċasaḋ timpal. Fé ḃun na gualann, idir an láṁ agus an ċaḃail (na

hearnaí) atá an argaill. Is féidir do'n duine rud a d'iomċar leis fé na argaill leis an láiṁ do ċoiṁeád teann i gcoinniḃ na hearnaí. An roinnt de'n láiṁ is goire do'n ġualainn is í an ċuisle a tugtar uirṫi. Lastíos de'n ċuislinn atá an uille (na huilinn), alt atá ins an uillinn agus is féidir an láṁ do lúbaḋ ansúd.

Lastíos de'n uillinn atá an ríġe agus idir an ríġe agus an láṁ atá caol na láiṁe.

Bacla a tugtar ar an gcuislinn nuair a ḃíonn sí lúbṫa i dtreó na cabaile. Baclóg a tugtar ar an méid d'aon earra a ḃíonn 'sa ġreim sin. Gabáil a tugtar ar an ngreim a ḃeireann duine leis idir a ḋá ċuislinn agus a ċabail.

Nuair a ḃíonn an láṁ dúnta, ní ḃíonn le feisgint di aċ a drom agus na méireanna. Sin dorn dúnta. Bíonn barraí na méar 'na luiġe anuas isteaċ ar an ndearnain (ar an mbais). Ar ċroiḋe na dearnan adeirtear; aċ, i lár na baise.

Cúig méireanna atá ar gaċ láiṁ: an órdóg, an ċéad ṁéar, an ṁéar láir, an tríṁaḋ méar agus an lúidín (an laḋaircín).

Dá láiṁ a ḃíonn ar gaċ éinne, an láṁ ḋeas agus an láṁ ċlé (an ċiotóg). An láṁ ḋeas is mó agus is coitċianta a úsáidtear. An té gurab í a láṁ ċlé is mó ḃíonn dá húsáid aige, is duine ceataċ é. Toisg gur neaṁ-ċoitċianta an ní é úsáid a ḋéanaṁ de'n láiṁ ċlé agus naċ ró ḟuirste do'n ġnáṫḋuine feiḋm a ḃaint aisti ċun a ṫola agus é ag déanaṁ oibre, is cuma ḃeiṫ ceataċ nó ḃeiṫ tuaṫalaċ. Mar an gcéadna, is ionann ḃeiṫ deas-láṁaċ agus ḃeiṫ aicilliġe cliste i núsáid na láṁ. An té gurab ċoṁḟuirste ceaċtar de'n dá láiṁ d'úsáid, is coṁḋeas dó deas agus clé. An greim a ġeoḃaḋ duine le na láiṁ osgailte idir a órdóig agus a ṁéara is laḋar é sin. Nuair a ḃeaḋ a ḋá laḋar le céile aige, sin mám. Is leis na méireanna moṫuiġtear rud le baint leis. Agus is leó beirtear greim; agus nuair a ḃíonn greim ag duine ar rud agus é idir a ṁéireanna aige agus a ḃais, bíonn sé 'na ġlaic aige.

Bíonn ionga (ingne) ar gaċ méir. An beó a tugtar ar an áit 'na mbaineann bun na hiongan leis an méir.

Is féidir na méireanna do lúbaḋ leis na haltaiḃ (alt ar ḃárr gaċ méire mar a mbaineann sí leis an láiṁ, agus dá ċeann lastíos de sin arís 'sa méir féin,—níl aċ aon ċeann aṁáin 'san órdóig 'na lár).

An té ná bíonn aige aċ aon láṁ aṁáin, bíonn sé ar leaṫláiṁ. Is ionann ḃeiṫ leaṫláṁaċ agus ḃeiṫ go tuaṫalaċ nó go cásṁar ag déanaṁ oibre.

Is é rud é láṁ gan tapa ná láṁ ná fuil aon lúṫ innte aċ í marḃ gan ṁoṫú.

Dá ċois atá ag gaċ éinne, an ċos deas agus an ċos ċlé. An té ná bíonn aige aċ aon ċos aṁáin, bíonn sé ar leaṫċois. Bíonn a leiṫéid sin nó éinne go mbíonn cos tinn nó lag aige, bíonn sé bacaċ. Bíonn coiscéim ḃacaiġe ann.

Uḃall atá ag ceangal na gcos de'n ċabail i dtreó gur féidir do'n duine iad a ḃogaḋ síos agus suas nó iad a ċasaḋ tímpal ag an bpuinte sin, fé mar is féidir a ḋéanaṁ leis an láiṁ ag uḃall na gualan.

An ceaṫraṁa a tugtar ar an gcuid is aoirde de'n ċois; ansan an tsliasta; an ġlún, mar ar féidir an ċos do lúbaḋ, fé mar a lúbtar an láṁ ag an uillinn; an lorga agus an colpa laistiar di; agus ansan an troiġ. Ag bun na lurgan agus ar an dtaoḃ amuiġ di atá an rúitín. Tráċt na coise a tugtar uaireanta ar an mbonn, 'sé sin, an taoḃ di a ḃaineann leis an dtalaṁ. Is ar ḃonnaiḃ na gcos a ṡeasuiġimíd. An tsál agus na méireanna ag dá ċeann an ḃuinn. Ard na coise nó bráġaid na coise a tugtar ar an dtaoḃ uaċtair de'n troiġ idir an lurga agus na méireanna.

Leis na cosaiḃ a ṡiuḃlaimíd agus a riṫimíd agus is ar a mbonnaiḃ a ṡeasuiġimíd. Nuair a bímíd ag ráḋ na bpaidreaċa, téiġimíd ar ár nglúnaiḃ (ar sgaṫán ár dá nglún). Feacaimíd ár nglúna le hurraim don Naoṁ Ṡacraimínt ar an Altóir nuair a ṫéiġimíd isteaċ i neag-lais nó i séipéal. Nuair is maiṫ linn siuḃal go haicilliġe, gan aon ḟoṫrom a ḋéanaṁ, is ar ḃairricíniḃ ár gcos a ṡiuḃlaimíd.

Truslóg nó céim a tugtar ar an spás (aga) slíġe atá idir éirġe ar ḃárr coise agus túirling ar ḃonn na coise eile ar an dtalaṁ nuair a ḃíonn duine ag riṫ nó ag siuḃal. Léim is eaḋ an t-éirġe ó lár na talṁan a deintear ó

ḃairricíníḃ an dá ċos i néinfeaċt. Cos-a-bocóid a tugtar ar an éirġe is cúirling ċéadna de ḃonn na haon ċoise.

Duine faidriġteaċ is eaḋ duine go ḃfuil na cosa fada aige. Spág a tugtar ar ṫroiġ ṁóir leaṫain ṫuaṫalaiġ. Camroilige a tugtar ar ċois a ḃíonn iompuiġṫe isteaċ agus a taoḃ anuas ar an dtalaṁ i ninead a buinn.

An té ná bíonn lúṫ a ċos i naon ċos aige, is cláiríneaċ nó máirtíneaċ é. Nuair a ḃíonn duine ar leaṫċois ní foláir maide croise ḃeiṫ aige ċun caḃruiġṫe leis 'sa triubal.

Má luiġeann tú do ṁéireanna go héadtrom ar ċaol do láiṁe ó'n dtaoḃ istiġ nó ar ṫ'uireanna ar leaṫtaoiḃ do ċlár-éadain, nó ar gaċ taoiḃ ded ṁuinéal, nó má ċuireann tú méireanna do ḋá láṁ go dlúṫ le na ċéile, moṫóċair friṫḃualaḋ socair coṫrom. Riṫ na fola ó'n gcroiḋe sé ndeara an friṫḃualaḋ san. Tiomáineann cuisle an ċroiḋe an ḟuil amaċ tré uiṁir iliomaḋ píobán ar a dtugtar féiṫe. Tá na féiṫe sin ar fud na colna go léir, i náirde 'sa ċeann, ar fud na caḃaile agus ins na géagaiḃ, agus beirid leó an ḟuil a ċoimeádann an t-anam ionainn go dtí gaċ páirt de'n ċorp, ó ḃaṫas an ċinn go bonn na gcos.

Nuair a ṡroiseann gaċ sroṫán díoḃ sin a ḃall féin, bíonn an ḟuil i ndeire a cumais agus i ndeire a maiṫeasa, mar bíonn caiṫte aici a mbíonn inti d'aḃḃar coṫuiġṫe na mballa beaṫa. Ní ḃíonn sí dearg a ṫuille ansan aċ is aṁlaiḋ a ḃíonn sí dub beagnaċ. Filleann sí ansan tré píobánaiḃ beaga eile, a dtugtar féiṫleóga orṫa, ṫar n-ais ċun an ċroiḋe. Nuair a ṡroiseann an ḟuil íoiġṫe, an ḟuil ḋuḃ sin, an croiḋe, le cuisle an ċroiḋe cuirtar an ḟuil i náirde ins na sgaṁógaiḃ (sgairteaċa) atá lán d'aer. Téiġeann cuid de'n aer sin isteaċ 'sa ḃfuil agus deineann fuil ḋearg láiṫreaċ arís di. Deintear mar a ḃeaḋ aṫnuaḋċaint uirṫi le haer (le géar-aḃḃar) na sgaṁóg. Tagann sí anuas 'sa ċroiḋe arís 'na ḋiaiḋ sin bealaċ eile, agus cuireann an croiḋe an ḟuil ḋearg, an ḟuil nuaḋ, amaċ arís trés na féiṫiḃ, ag gluaiseaċt léi 'na cairiḃ beaṫa mar a duḃraḋ ċeana.

Lastuas de'n ċroiḋe agus anuas ar gaċ taoiḃ de is

eaḋ atá na sgamóga. Ionnta san isteaċ téiġeann an t-aer gaċ aon uair dá dtarraingimíd anál. Ansan sgaoileann na sgamóga amaċ arís é, an túirse bíonn a ġnó déanta aige. 'Sé sin, nuair a bíonn an ḟuil dearg glan aige, agus súġaid na sgamóga a ṫuille de'n aer ċúċa.

Nuair a ṫéiġeann an t-aer isteaċ ins na sgamógaiḃ, líonann sé iad agus atuiġeann sé iad agus ċruġeann an brollaċ leis an at san. Nuair imṫiġeann an t-aer, bíonn na sgamóga follaṁ agus tuiteann an brollaċ.

Siúd ag at is ag tuitim leis an análú iad agus ní túirse istiġ ná amaċ arís leis an aer, agus sin é fé ndeara do'n ḃrollaċ ḃeiṫ ag éirġe is ag tuitim i gcomnuiḋe.

Lastíos de'n ċroiḋe agus treasna na cabaile atá saġas póca nó mála a dtugtar an goile air. Síos 'sa ġoile sin a ṫéiġeann an biaḋ is an deoċ go léir a ċaiṫimíd agus a ġabann siar an sgórnaċ agus an craos ó'n mbéal. Cuireann an goile an biaḋ is an deoċ sin ċuige agus deineann sé aṫtéiġeaṁ agus aṫḃeirḃaḋ, mar a déarfá, orṫa, go leaġtar iad agus go gcurtar ins na putóga isteaċ iad. Baintear an maiṫeas go léir—an cotú—asta ansan (rud i ḃfuirm diġe báine is eaḋ an méid is cotú díoḃ) agus tarraingtear iad tré píobán mar a measgtar iad ar an ḃfuil nduiḃ úd, agus as san tugtar 'sa ċroiḋe iad, agus as san isteaċ ins na sgamóga mar a ndeintear fuil ḋearg díoḃ, tar éis iad do ġlanaḋ le haer na sgamóg; agus ansan gluaiseann an ḟuil sin tímpal na colna arís dá cotú.

Nuair iṫtear tortaí ná fuil aibiḋ, cuireann sé tinneas ar an ngoile, mar ġeiḃeann an goile an iomad dá nduaḋ ġá leaġaḋ. Is biaḋ doleaġta iad. Mar an gcéadna, nuair iṫtear an iomad d'aon tsórt biḋ, curtar oiread tuirse ar an ngoile agus do cuirfí ar ḟear oibre a ġeoḃaḋ an iomad le déanaṁ. Agus mar sin, nuair a ḋeinimíd craos biḋ nó diġe, bímíd breóite míliteaċ. Ní féidir dúinn sinn féin do ċoimeád go díreaċ daingean ar ḃonnaiḃ ár gcos; bíonn méiḋreán 'sa ċeann againn agus an biaḋ naċ féidir do'n ġoile a leaġaḋ. Ní foláir dúinn é aiseag (úrlioccan) ċun faoisiṁ d'ḟaġáil, nó caiṫimíd congnaṁ a ṫabairt do'n ġoile ċun a ġnóṫa ḋéanaṁ le purgóid a ġlacaḋ.

## CEISTEANNA.

1. Cad iad balla beaṫa an duine? 2. Cad iad na buaḋa ó Ḋia atá i ninċinn an duine agus cad ċuige gaċ buaḋ díoḃ fé leit? 3. Caṫain a ḃíonn duine ar buile? Cad a ċuireann ar buile é? 4. Míniġ: tá na sreaḃraíḋí air; tá sé imṫiġṫe le craoḃaċaiḃ; duine le Dia. 5. Míniġ na focail seo: cloigeann; braicioll; baic an ṁuiníl; gruag; folt; plait; maol. 6. Cad deinid na fir nuair a ḃíonn gruag a gcinn ró ḟada, dar leó? 7. Taḃair tuairisg ṁolta ar ḟolt na mban. 8. Cad iad ceannaċa an duine? 9. Cad é buaḋ na súile? Cad iad na daṫa a ḃíonn ins na súiliḃ age daoiniḃ? Cad é an daṫ a ḃíonn i súiliḃ na nGaeḋeal? 10. Taḃair tuairisg ṁolta ar ṡúiliḃ ban. 11. Míniġ: dall; caoċ; fiarṡúil; mallaċar radairc; mogall; mac imreasa. 12. Cad ċuige an tsrón? Míniġ: cainncín; geannc; baċall. 13. Míniġ: tá rus air; tá meiḋl air; tá graḃar air; biaḋ ó ḃeólaiḃ. 14. An mó fiacail a ḃíonn age daoiniḃ? An mó sórt fiacal ann? Cad ċuige iad? 15. Míniġ na focail seo: mannt; cíor ḟiacal; stairḟiacail; clárḟiacail. 16. Taḃair tuairisg ṁolta ar na fiaclaiḃ. 17. Cad ċuige an teanga? 18. Míniġ na focail seo: cogansaċ; blasaċtaċ; teanga ḃeag; uisge fé ḟiaclaiḃ. 19. Taḃair tuairisg ṁolta ar úrlaḃra an duine. 20. Míniġ na focail seo: fionnaḋ; féasóg; crombéal; meigioll; ógánaċ aṁulcaċ; i gcoinniḃ an ḟionnaiḋ. 21. Míniġ na focail seo: leaca; toibrín; ḃris a ġean gáire air. 22. Cad ċuige na cluasa? 23. Míniġ: duine boḋar; allaiḋre; boḋaire Uí Laoġaire. 24. Cad é bárr éisteaċta do réir na nGaeḋeal? 25. Cad é an difríoċt atá idir "uḃall" agus "alt?" 26. Cad iad ranna na láiṁe, na coise? 27. Míniġ na focail seo: asgaill; lúidín; an laḋar; ċuir sé a laḋar ann; ar iompóḋ na baise; an ġlac; an dorn. 28. Míniġ na focail seo go cruinn is go baileaċ: ciotaċ; deasláṁaċ; leaṫláṁaċ. 29. Míniġ na focail seo: láṁ gan tapa; codlagsrín; an beó; an iosgaid. 30. Míniġ na focail seo: ar leaṫċois; coiscéim ḃacaiġe; camroilige; spág; cláiríneaċ; maide croise. 31. Cá ḃfuil an croiḋe 'sa duine? Cad í an obair a ḋeineann sé? 32. Cá ḃfuil na sgaṁóga 'sa duine? Cad í an obair a ḋeineann siad? 33. Taḃair cúntas ar cúrsa na fola tré ċolainn an duine. 34. Taḃair cúntas ar obair an ḃuilg. 35. Cad é an díoġḃail a ḋeineann biaḋ doleaġṫa do'n ḃolg? Conus a deintear an bolg do ṡlánú? 36. Cad é an tairḃe a ḋeineann biaḋ maiṫ folláin do'n duine? 37. Cad 'na ṫaoḃ gur sláintiúla nó gur feárrde an tsláinte aer na tuaṫa nó aer na fairrge ná aer na caṫraċ? 38. Míniġ go cruinn is go baileaċ: féiṫ; féiṫleóg; friṫḃualaḋ na cuisleann. 39. Cad 'na ṫaoḃ gurab olc an ní gal na dtoitíní do ṡúġaḋ isteaċ ins na sgaṁógaiḃ?

# SLÁINTE; BREÓITEACHT; GALAIR; LEIGHEAS; BÁS.

Is mór an taḃarṫas ó Ḋia an tsláinte agus sin é a ċúis dos na daoiniḃ buiḋċeas do ġaḃáil le Dia i gcoṁnuiḋe mar ġeall ar an tsláinte do ḃeiṫ go maiṫ aca. "Is fearr an tsláinte ná na táinte," adeir an seanḟocal; agus is fíor é, mar is mó duine go ḃfuil saiḋḃreas mór ṫar na beartaiḃ aige agus gan puinn de ṡólás an tsaoġail aige toisg galar nó breóiteaċt éigin do ḃeiṫ ag goilliúint air de ġnáṫ, nó, toisg aiṫis éigin ċuirp do ḃeiṫ air. Agus is beag duine ná luiġeann tinneas nó galar nó breóiteaċt de ṡagas éigin air uaireanta, dá ṫreise ná dá sláintiúlaċt é. Agus, maidir le haiṫis ċuirp, naċ mór an díol truaġa (an truaġ Ṁuire) an dall boċt nó an duine caoċ (ar leaṫṡúil), an balḃán, nó an duine boḋar, an bacaċ nó an cláiríneaċ (máirtíneaċ), nó an duine ar leaṫláiṁ. Tá na daoine boċta san go léir fé ainḋeise aṫtruaġaċ agus ba ċeart dúinn go léir ḃeiṫ buiḋeaċ de Ḋia toisg gan aon ḃárṫan mar sin do ṫuitim anuas orainn.

Is mó sórt breóiteaċta (tinnis, galair) atá ann. Cuid aca agus naċ fiú biorán iad agus galair eile agus naċ aon dóiċín do'n tsláinte iad. Níl aon ġalar ná fuil a leiġeas féin dó: aċ má 'seaḋ, is fearr aireaċas maiṫ a ṫaḃairt do'n tsláinte sar a dtagaiḋ aon ḃreóiteaċt ar ḋuine. Is annaṁ a ḃíonn breóiteaċt ar ḋuine ṫugann aireaċas dá sláinte. An té ná tugann, is beag lá a ḃíonn sé ar fóġnaṁ. Bíonn tinneas cinn air nó tinneas fiacal nó tinneas 'na ḃolg air nó slaġdán.

Níl aon ḃreóiteaċt is coitċianta ar an nduine ná an slaġdán, agus is é an neaṁaireaċas is mó fé ndear é. Má ḃíonn duine amuiġ fé'n mbáistiġ agus go ḃfliuċtar go holc é agus ná deineann sé a ċuid éadaiġ a ḃaint de tar éis teaċt isteaċ, is mairg dó. Nó, an té go mbíonn bróga briste air agus é ag siuḃal 'sa ḃáistiġ; nó, an té ṡuiḋeann idir dá ḟuinneóig nó dá ḋoras osgailte, nó i naon áit 'na mbíonn séideán gaoiṫe, is baoġal dó;

nó, an té ḃíonn 'na ṡuiḋe nó 'na luiġe ar an ḃféar ḃfliuċ, agus is ró ṁairg do'n té luiġfeaḋ idir ḃraitlíní taise ar leabaiḋ ċodlata. An té ġeibeann fuaċt, mar sin, ó'n ḃfliuċra, tagann na dataċa (tinneas cnáṁ) air agus bíonn sé 'na ċrúnca aca mar a ḃeaḋ seanduine críonna caiṫte. Leanann an ċasaċtaċ agus an ciaċán an slaġdán agus is minic, nuair a ḃíonn slaġdán trom ar ḋuine, téiġeann sé i naċrann ins na sgaṁógaiḃ aige agus bíonn tinneas cléiḃ air agus tagann raċt casaċtaiġe air agus ní stadann sé aċ ag casaċtaiġ agus ag sraoṫartaiġ. Is minic a ṫagann an múċaḋ ar slaġdán, agus bíonn an duine boċt leaṫṁúċta agus gan ar a ċumas a anál do ṫarrang leis an ḃfásgaḋ a ḃeaḋ air. Is minic leis ṫagann an eitinn as agus is annaṁ ṫagann an duine slán ó'n ngalar uaṫḃásac san.

Nuair a ḃíonn slaġdán trom ar ḋuine, níor ḃ'ḟearr ḋó rud a ḋéanfaḋ sé ná fanúint 'na luiḋe 'sa leabaiḋ, agus, má leanann de'n ḃreóiteaċt, fios do ċur ar an ndoċtúir agus a ġearán do ḋéanaṁ leis sar a mbeaḋ sé ró ḋéanaċ aige.

I dtúis an ġalair, ná bí mall;
Níl bríġ 'sa luiḃ ná faċtar i nam.

Nuair a ṫagann an doċtúir ċun duine ḃreóite, féaċann sé an ḃfuil cairt ar a ṫeangain, braṫann sé sruṫḃualaḋ a ċuisleann, agus má's dóiċ leis ó'n dá ḟéaċaint san gur baoġal do'n duine ḃreóite, féaċann sé sruṫḃualaḋ a ċroiḋe leis an steitisgóp. Tugann sé orḋa ḋó ansan dá leiġeas agus téigtear ċun an ṗoiticéara agus ġeibtear orḋa an doċtúra do ḋéanaṁ 'na ḋig leiġis, agus tugtar do'n duine ḃreóite i oiread san uaire 'sa ló, lán spiunóige ḋí nó mar sin gaċ ra gcúpla uair an ċluig.

Mara mbíonn aon ḃireaċ ag teaċt ar an oṫar (duine breóite), b'ḟéidir le déine an ġalair go raġaḋ dá ċéill agus go mbeaḋ sreaḃraiḋí ar an nduine mboċt.

Nuair a ċítear gur ag dul i nolcas atá an duine breóite, cuirtear fios ar an sagart. Tagann sé sin láiṫreaċ ar an nglaoḋaċ ola, agus, má's dóiċ leis an sagart go ḃfuil an duine boċt i mbaoġal báis, cuireann

sé an ola déanaċ air. Aċ, is minic a ċuireaḋ an ola ar oċar a ḃeaḋ i mbéal ḃáis mar sin, agus é i ndeire a anama, dar le na ṁuinntir, agus gur ṫáinig sé slán ó'n ngalar a ceapaḋ a ḃeaḋ 'na ṫrúig ḃáis dó; agus ba ġearr go mbeaḋ sé 'na ṫánruiṫ sláinte arís, ċoṁ maiṫ agus do ḃí sé riaṁ.

Nuair a ḃíonn duine ag teaċt ċuige féin (ag téarnóḋ, téarnaṁ) taréis ḃreóiteaċta (taom breóiteaċta) do ċur de, ní foláir dó ḃeiṫ go hana aireaċ air féin, ar eagla go ḃfaġaḋ sé aṫiompáil agus ná tiocfaḋ leis gan géille dó.

Tá galair ann agus is ar leanḃaiḃ a ḃíonn siad, mar atá: an craos galair, an triuċ, an ḃruiṫṫíneaċ agus an leicneaċ (plucamas).

Tá galair eile ann agus is é an salaċar fé ndear iad: an borraḋ péist, an toċas, agus an teine Ḋia.

Nuair a ṫugann duine faillíġe 'na ṡláinte le gan coṫú maiṫ folláin do ċaiṫeaṁ, tagann niosċóidí is goirníní ar a aġaiḋ agus ar a ṁuinéal, agus is minic a ḃíonn gris tré 'na ċneas amaċ. Tagann sleaṁnán ar na súiliḃ ó'n gcúis ċéadna.

Is mó tinneas agus ní gáḋ do ḋuine aċ fanúint 'sa leabaiḋ lá nó dó, nó purgóid a ċaiṫeaṁ, agus siné 'na ṡláinte féin arís é. Bíonn daoine sláintiúla ann agus is annaṁ a ḃuailtear breóite iad agus daoine leicte ná bíon lá dá saoġal gan gearán éigin sláinte aca. Aċ, sláintiúil ná leicte dóiḃ, nuair a ḃíonn galar tógálaċ ann, is anaḋeacair dóiḃ dul uaiḋ gan toġa an aireaċais do ṫaḃairt. Is iad galair iad san ná an ḃruiṫṫíneaċ, an eitinn, an fiaḃras dearg, an ḃolgaċ, an duiċ, agus éagcruas de gaċ sórt.

An té go mbíonn galar díoḃ sin air, ní foláir é ċur i náit fé leiṫ láiṫreaċ agus gaċ ní do ḃain leis do ġlanaḋ go maiṫ ó gaċ rian de'n ġalar le niġeaċán maiṫ i ndiġ ċoisgṫe galair a d'imreóċaḋ bás agus beagsaoġal ar ḟríġdíniḃ an ġalair. Bolgaċ na bó do ġearraḋ, adeirtear, is maiṫ an ċosaint ar an mbolgaiġ. Dá ḃríġ sin, deintear san le gaċ leanḃ go grod taréis an leinḃ do ḃreiṫ.

Uaireanta i nionad an oċair do ċoiméad 'na ṫiġ féin, cuirtear ċun ospidéil (oċarlainn) é, mar is ann is

fearr a ġeóḃaiḋ sé aireaċas ó ṁnáiḃ frioṫálṁa deas-láṁaċa agus ó ḋoċtúiriḃ a ḃíonn eólguiseaċ i ngaċ galar fé'n ngréin. Bíonn gaċ cóir dá ḟeaḃas agus dá ġlaine ins na hospidéalaiḃ ċun na noṫar do leiġeas agus seómraí fé leiṫ ionnta agus iad gléasta go healaḋanta innealta ċun gaċ sóirt sgean-fairte do ḋéanaṁ ar ċorp an duine ċun é leiġeas.

Ins an tseanaimsir, do ḃíoḋ ana eólas ag na daoiniḃ ar luiḃeanaiḃ agus ar na leiġeasaiḃ do b'ḟéidir a ḋéanaṁ leó. Do ḃí roinnt daoine ann agus ba ṁó é a n-eólas san ná eólas cáiċ i ndéanaṁ leiġis. Deirtí go mbíoḋ fios aca. Uaireanta do tugtí duine nó ainṁiḋe breóite ċúċa dá leiġeas. Taréis coṁartaí an ġalair do infiuċaḋ agus taréis "dul ar a gcliaṫaiḃ fis," d'iarraiḋ leiġis an ġalair agus ná tagaḋ leó an leiġeas do ḋéanaṁ, adeiridís le muinntir an duine ḃreóite, dá mbeaḋ luiḃ (ná raiḃ le fagail) aca, do b'ḟuirist an galar do leiġeas.

Ṫáinig as an leitsgéal san an seanfocal "an luiḃ ná faġtar is í fóireann"; agus, nuair a ṫagaḋ an t-oṫar aḃaile agus é ċoṁ dona céadna, agus nuair a hinnstí dá ṁuinntir 'sa ḃaile, cad duḃairt an fear feasa (ná raiḃ aige, dála na mná úd a ṫáinig ċun tiġe Ḋiarmuda léiṫ), isé deiridís ná "dá mbeaḋ fios aige, ḃeaḋ leiġeas aige."

An duine a ḃíonn go luaṫ láidir agus go slán folláin, iṫeann sé a ḃéilí le fonn agus ġeibeann sé "blas na meala ar gaċ aon ġreim agus gan aon ġreim tur." Bíonn sé go daṫaṁail deaġċroicinn. Bíonn sé go bríoġṁar beaṫuiġṫe, lúṫ is neart 'na ġéagaiḃ, a ḃrollaċ is a ġuailne go leaṫan láidir, agus é go cúmṫa córaċ. Is coṁḃeas do teas agus fuaċt, saoṫar agus suaiṁneas. Ní haon ní ḋó gaċ cruaḋtan dá ḋéine d'ḟulang agus bíonn sé go haeraċ gealġáireaċ i gcoṁnuiḋe agus é go sona sásta leis an saoġal.

An duine ḃíonn leiċte droċsláintiúil, ní ḃíonn aon ġoile (fonn iṫte) aige. Bíonn a ġruaḋna go bán milíṫeaċ. Ní ḃíonn aon neart ins na géagaiḃ aige aċ bíonn sé go lag (ċoṁ lag le sop), agus ní féidir ḋó aon obair ṫrom a ḋéanaṁ. Tagann néal air go minic leis an laige agus tuiteann sé i ḃfanntais 'na ċnap ar an úrlár. Ní ḃfaġann a leiṫéid sin de ḋuine aon ṫruaim-

neas sa tsaoġal agus ní haon iongna é ḃeiṫ go gruama brónaċ agus go cas cancaraċ.

Seaċas taom breoiteaċta teaċt ar duine b'féidir gurab aṁlaiḋ a gearrfí nó a gortófí go holc é ag imirt ṗeile nó ag iománuiḋeaċt, nó ag fiaḋaċ, mar atá, a ṁéireanna nó a láṁ nó a aġaiḋ do ġearraḋ, nó a ġuala do ḃriseaḋ nó cnáṁ a ṁuinil, nó a ċeann do sgoilt, nó cos leis do leónaḋ nó ċur as alt. 'Sé céad ní is gátaraiġe ná a ċéile nuair a gearrtar duine ná an créaċt do niġe agus do ġlanaḋ go maiṫ sar a gcurtar ceirín leis an mball gearrṫa, ar eagla niṁ an tsalaċair do ḋul 'sa ċréaċt, agus leis sin do ḃeaḋ otras agus gor 'sa ċneaḋ agus do ḃeaḋ sé ana ṫinn. Is minic leis an ḃfuaċt 'sa ġeiṁreaḋ a ṫagann fuaċtáin ar láṁaiḃ duine agus go sgoiliḋ i gcionn tamaill le déine na fuaċta agus go mbíonn méirsgrí móra ar na láṁaiḃ. Níor ṁór do ḋuine ḃeiṫ go hana aireaċ agus gan aon tsalaċar do ḃaint leis na méirsgriḃ sin mar do ḋéanfaḋ an salaċar an donas orṫa.

Nuair a ḃristear géag duine ní foláir go minic an duine ṫaḃairt ċun ospidéil mara dtaḃarfaí gaċ aireaċas dá feaḃas dó, idir liaġaiḃ agus mnáiḃ friṫálṁa. Ní foláir cliaṫ ċur leis an ngéig ḃriste dá neartú go gclaoiḋeann sí 'na ċéile arís.

"Mo ċreaċ is mo ċás, 'sé an bás a ṫagann go trom
Nuair a leagtar ar lár an cara ba ṁaiṫ linn ḃeiṫ buan."

Nuair a ġeiḃeann duine bás i dtiġ—i ḃfad uainn an t-olc—bíonn muinntir an tiġe go léir go buarṫa brónaċ, ag gol is ag caoine is ag bualaḋ a mbas de ċuma an duine ṁairḃ. Deintear an duine marḃ do ṫonnaċaḋ ansan agus curtar eisléinne (aibiḋ an ḃáis) air agus sintear ar ċlár nó ar leabaiḋ é agus curtar ceiṫre coinnle ag á ċeann. Tagann na coṁursain ansan ċun an tiġe dá ṫórraṁ. Do réir mar a ṫagaid isteaċ, téigid ċun muinntir an tiġe ag déanaṁ coṁḃróin leó is ag déanaṁ truaġa dóiḃ.

"Is truaġ liom do ċás, a ḃean ḃoċt," adeirid le bean an tiġe, agus bíd ag molaḋ an fir ṁairḃ léi agus ag guiḋe na ḃflaṫas dá anam.

Taréis beagán cainnte a ḋéanaṁ le muinntir an tiġe mar sin, téiġeann an ċoṁursa ċun na háite 'na ḃfuil an duine marḃ sínte agus téiġeann sé ar a ġlúiniḃ agus deireann sé cúpla paidir le na anam. Fanann na coṁursain 'sa tiġ i riṫ na hoiḋċe go léir ag caint is ag seanċus cois teine is ag tráċt ar an seanaimsir. Ar uair an ṁeaḋon-oiḋċe deirid go léir an Ċoróinn Ṁuire le hanam an duine ṁairḃ. Tugaid muinntir an tiġe lón bíḋ agus díġe dóiḃ go fial agus go flaiṫiúil agus go neaṁmion.

'Sa tseanaimsir do ḃíoḋ mná caointe ins gaċ tiġ tórraiṁ ages na huaisle ag molaḋ tréiṫe agus béasa an ṁairḃ agus ag an am gcéadna ag plámás le na muinntir. Agus gaċ coṁursa, do réir mar a ṫagaḋ sé isteaċ, do ċaoineaḋ sé a ġreas féin.

I gcionn dá lá bíonn an tsoċraid ann, 'sé sin, tugtar an duine marḃ ċun na roilige dá ċur. "An tímpal ċun an teampaill agus an coṁgar ċun an aifrinn," adeir an seanfocal; agus téiġtear gaċ sean-ḃóṫar dár gaḃ a seaċt sínnsear rómpa nuair a ḃítear ag cur duine.

Adeirtear nuair a castar soċraid ar ḋuine gur ċeart do "trí ċoiscéim na trócaire" do ṡiuḃal le cois na soċraide. Beannuiġeann gaċ éinne do'n duine ṁarḃ nuair a ġaḃann an ċóṁra ṫairis ar ṡráid nó ar ḃóṫar le na ċeann do noċtaḋ agus "beannaċt Dé le hanaman na marḃ" do ráḋ.

Nuair a tagtar ċun na roilige (ċun an teampaill) tógtar an ċóṁra as an ḃfuad (de'n ċróċar) agus árduiġṫear ar ġuailniḃ ceaṫrair fear (muinntir an duine ṁairḃ) ċun na huaṁa. Téiġtear tímpal na roilige ċun na huaṁa. Nuair a tagtar ċun na huaṁa, leigtear an ċóṁra ar lár ar a leaṫṫaoiḃ go mbíonn na paidreaċa ráiḋte ag an sagart (ag an gcléir). Ansan deintear an uaiġ do ċoisreacan le huisge coisriġṫe do ċroṫaḋ uirṫi. Ísliġṫear an ċóṁra isteaċ 'san uaiġ ansan agus caiṫtear na seaċt sluaiste de'n ċré anuas uirṫi agus ansan líontar an uaiġ arís. Nuair a ḃíonn an uaiġ líonta, cuirtear fód fada d'ḟéar ġlas anuas uirṫi.

"Doġnítear a feart, agus clanntar a lia agus sgríoḃṫar a ainm i nógam agus doġnítear a ġairm doċum a aḋnacail agus feartar a ġuḃa."

## SEANFOCAIL I DTAOḂ NA SLÁINTE.

1. Is fearr an tsláinte ná na táinte.
2. Tosaċ sláinte codla—deire sláinte osna.
3. Is liaġ gaċ oṫar taréis a leiġis.
4. Caiṫeann gaċ éinne deaċṁaḋ na sláinte d'íoc.
5. Is fadsaoġalaċ iad luċt múċta.
6. Is measa an aṫiompáil ná an ċéad ḟiaḃras.
7. Níl luiḃ na léiġeas i naġaiḋ an ḃáis.
8. Galar fada, ní abrann síorruiḋe bréag.
9. Driṫáir do'n ḃás an codla.
10. Breiṫeaṁ ceart coṫrom an t-éag.
11. Is fearr súil le béal an ċuain (ġlais) ná súil le béal na huaġa.
12. I dtosaċ na haicíde is fusa í leiġeas.
13. Maireann an ċraoḃ ar an ḃfál;
    Aċ ní ṁaireann an láṁ do ċuir.

## CAINTEANNA A ḂAINEANN LEIS AN TSLÁINTE.

1. Nuair a ḃíonn an tsláinte go maiṫ aige duine.

| Ceisteanna. | Freagraí. |
|---|---|
| Dia ḋuit, a Ṡeáin (a ḃean uasal, a ḋuine uasail). Conus taoi (tánn tú, atá tú), cé an nós a ḃfuil tú, cia an ċaoi ḃfuil tú, cad é an ḃail atá ort, goidé mar tá tú? | Táim go maiṫ, buiḋċas le Dia.<br>Táim go maiṫ, slán go raḃair.<br>Táim go maiṫ, conus taoi féin?<br>Táim go maiṫ, molaḋ le Dia. |
| Conus tá an tsláinte agat? | Go breáġ láidir. Go groiḋe.<br>Níl aon ċúis ġearáin agam.<br>Ní gearánta dam. |
| Conus táṫar agat? | Táṫar go maiṫ. |
| Cad tá ort? | Níl aon rud (faic). |
| Conus tá an goile agat? | Tá sé go hana ṁaiṫ le tamall. |
| An ḃfuilir ag dul i ḃfeaḃas? | Táim ag dul i ḃfeaḃas i naġaiḋ an lae, buiḋċas le Dia. |
| An mbíonn an tsláinte go maiṫ agat? | Bíonn, molaḋ le Dia dá ċionn. |

2. Nuair naċ maiṫ (nó naċ mó ná maiṫ) í an tsláinte.

| | |
|---|---|
| Conus taoi? Conus tátar agat? ⁊rl. | Cuiḃsaċ.<br>Cuiḃsaċ gan ḃeiṫ maoiḋim-teaċ.<br>Nílim aċ leaṫċuiḃsaċ.<br>Ag streacaḋ leis an saoġal.<br>Ag streacaḋ liom.<br>Go dona, go lag, go breóiṫe<br>Go haindeis.<br>Nílim ar fóġnaṁ i naon ċor.<br>Táim gan ḃeiṫ ar fóġnaṁ. |
| Cad tá ort? | Tá tinneas cinn (cluaise, cléiḃín, am bolg, am ḋrom) orm.<br>Tá slaġdán orm.<br>Tá na daṫaċa orm arís. |
| Cad tá 'sa tsúil agat? | Cáiṫnín, blúire de ċeó an ḃóṫair (cuil). |
| Tánn tú ag féaċaint go haindeis, go milíteaċ. | Ní haon iongna san agus an diaḃal de ṫinneas fiacal atá orm le dá lá. |

3. Ceisteanna i dtaoḃ duine ná fuil i láṫair.

| | |
|---|---|
| Conus tá sé féin? | Tá sé ċoṁ láidir le capall, Dia dá ḃeannaċaḋ.<br>Níl baoġal air. Tá an tsláinte ar feaḃas (go groiḋe) aige. Tá sláinte an ḃradáin aige.<br>Ní raiḃ sé riaṁ ní b'fearr.<br>Is minic a ḃí sé ní ba ṁeasa.<br>Tá sé ag dul i ḃfeaḃas anois, buiḋeaċas mór le Dia.<br>Tá sé ó ḃaoġal (ar láiṁ sábála).<br>Tá sé ag teaċt ċuige féin.<br>Tá an t-aoiṫeó curṫa de aige.<br>Tá sé go breáġ láidir groiḋe arís. |

## 4. NUAIR IS LAG Í AN TSLÁINTE.

D'ainḋeoin a ḃfuil d'aireaċas dá ṫaḃairt di, níl sí go maiṫ i naon ċor.

Tá sí ag dul i laige i naġaiḋ an lae.

Tá a ṗort seinnte, is baoġalaċ.
Tá ag dul dá ṡláinte, i gcoṁnuiḋe.
Is baoġal (-aċ) liom ná téarnóċaiḋ sé.
Is beag an tseans atá aige; ḃí an eitinn ag goiliúint air le fada.
Ní ċuirfiḋ sé an ḃreoiteaċt de, is baoġalaċ.
Ní ċuirfiḋ sé an geiṁreaḋ de.
Tá sé taḃarṫa suas ag na doċtúiriḃ.
Tá sé i mbéalaiḃ báis.
Fuair sé an lón bóṫair inné.
Cuireaḋ an ola déanaċ air aréir.
Tá a ré caiṫte.
Tá sé gan aiṫne gan urlaḃra.
Tá na speaḃraídí air le dá lá.
Tá sé ag fáġail ḃáis.
Tá sé i rioċt ḃáis.
Tá ainreaċta an ḃáis air.
Tá sé ag taḃairt na gcor.
Tá sé i ndeire a anama.
Tá sé díreaċ taréis ḃáis.
Cailleaḋ (fuair sé bás) aréir, beannaċt Dé le na anam.

## 5. Focail Eile.

Naċ breáġ groiḋe ataoi ag féaċaint, Dia dod ḃeannaċaḋ.
Naċ aindeis an druċ atá air.
Tá druċ (liṫ) an ḃáis air.
Tá sé ag féaċaint go bán miliṫeaċ.
Níl spride fí air.
B'ḟearr ḋuit dul ag feisgint doċtúra.
Abair leis mionsgrúdú do ḋéanaṁ ort.
Taḃair aireaċas duit féin.
Ná bí ġaḋ ṁarḃú féin.
Tá do ṡláinte ag dul i laige.
Feicim do ṫeanga.
Tá an fiaḃras (an t-éagcruas) air.
Téir a ċodla duit féin láiṫreaċ.
Fan 'sa leabaiḋ ar feaḋ cúpla lá.
Is oṫ liom a ċlos ná fuilir ar fóġnaṁ.
Go mba éirġe slán duit.
Bíoḋ misneaċ agat.

Níl baoġal ort.
Ní baoġal duit.
Tá baoġal ort.
Is deacair an droċrud do ṁarḃú.
Ní foláir duit éirġe as an dtobac do ċaiṫeaṁ.

## CEISTEANNA.

1. Cad 'na ṫaoḃ gur ċeart buiḋċas na sláinte do ġaḃáil le Dia? 2. Mínig: bártan, matalong, aindeise, aiṫis. 3. Cad é an cosnaṁ is fearr ar an deaġṡláinte? 4. Áiriṁ roinnt breóiteaċtaí is gnáṫ a ḃeiṫ ar an nduine. 5. Cad iad comarṫaí an tslaġdáin? Conus is minicí a ġeiḃtear é? Cad ba ḃaoġal a ṫiocfaḋ as? 6. Cad a ḋeineann an doċtúir nuair a ṫagann sé ag feiscint duine ḃreóite? 7. Mínig: oṫras, oṫar, poiticéar, deoċ leiġis. 8. Caṫain a cuirtear fios ar an sagart? Cad deineann sé nuair a ṫagann sé ċun duine ḃreóite? 9. Mínig: glaoḋaċ ola, an Óla Ḋéanaċ, téarnaṁ, trúig ḃáis, aṫiompáil. 10. Áiriṁ cúpla galar a ḃíonn ar leanḃaiḃ óga. 11. Áiriṁ cúpla galar a ṫagann ó'n salaċar. 12. Conus a ṫaisbeánann cneas an duine go ḃfuil an duine i nearba sláinte? 13. Cad is "galar tógálaċ" ann? Áiriṁ cúpla galar de'n tsórt san. Conus a deintear iad do ċosg? 14. Cad iad comarṫaí na ngalar so: an ḃruiṫtíneaċ; an leicineaċ (plucamas); an ḃolgaċ; an triuċ; an eitinn; an duiċ. 15. Mínig na focail seo: ospidéal; fríġdóiní; sgeanfairt; bean ḟriṫálṁa. 16. Ainmniġ roinnt luiḃ go ndeintí leiġis díoḃ fad ó. 17. Mínig na seanḟocail seo go cruinn is go baileaċ: An luiḃ ná faġtar is í ḟóireann; dá mbeaḋ fios aige ḃeaḋ leiġeas aige; i dtosaċ na haicíde is fusa í leiġeas. 18. Innis comarṫaí an duine ṡláintiúla. 19. Innis comarṫaí an duine leicṫe. 20. Cad iad na tionóisgí do b'ḟeidir a ṫuitim amaċ ar ḋuine ag imirt ṗeile, ag iománuiḋeaċt, ag fiaḋaċ, ag rotuiḋeaċt. 21. Cad ba ḃaoġal do ṁéir ṫinn mara níġfí í? 22. Mínig: fuaċtáin, méirsgre, ceirín, cliaṫ. 23. An raḃais riaṁ ar ṫórraṁ? Innis cad a ċonnaicís ann. 24. An raḃais riaṁ ar ṡoċraid? Innis cad a ċonnaicís ann. 25. Mínig go cruinn is go baileaċ na focail seo: eisléine; bean ċaointe; cóṁra; uaiġ; roilig; fuad (cróċar); tonnaċaḋ. 26. Mínig na seanḟocail seo go cruinn is go baileaċ: An tímpal ċun an teampaill is an cóṁgar ċun an Aifrinn; trí ċoiscéim na trócaire; na seaċt sluaisde. 27. Sgríoḃ leitir ċun do ṁáiġistir sgoile ag gaḃáil do leiṫsgéil i dtaoḃ gan dul ar sgoil toisg tú ḃeiṫ breóite. 28. Sgríoḃ leitir ċun duine ṁuinntearḋa leat i dtaoḃ t'aṫar atá 'na luiġe ḃreóiteaċta. 29. Sgríoḃ leitir ag déanaṁ truaġa do ċóṁḋalta ḋuit go ḃfuil a ṁáṫair taréis ḃáis. 30. Sgríoḃ leitir ċun duine ṁuinntearḋa leat atá taréis taoim ḃreóiteaċta do ċur de ag taḃairt cuire ḋó teaċt ċúġat agus cúpla seaċtṁain do ċaiṫeaṁ id ḟoċair ar an dtuaiṫ agus innis dó cad é an tairḃe a ḋéanfaḋ aer glan na tuaṫa dá ṡláinte. 31. Mínig na seanḟocail seo: Tosaċ sláinte codla; is fearr súil le glas ná súil le huaiġ; caiṫeann gaċ éinne deaċṁaḋ na sláinte d'íoċ.

# AM AGUS AIMSIR.

## Lá agus Oiḋċe.

Bíonn an doṁan ag casaḋ deiseal (ó iarṫar go hoirṫear) i gcoṁnuiḋe agus ó's meall cruinn é bíonn a leaṫ fé ṡolas na gréine agus an leaṫ eile i ndorċadas i gcoṁnuiḋe; i dtreó, i naġaiḋ gaċ casta a ḋeineann sé, go mbíonn solas agus dorċadas ag gaċ aon áit fé'n ngréin i ndiaiḋ a ċéile. An ḟaid a ḃíonn solas na gréine i náit bíonn an lá ann; nuair imṫiġeann an ġrian tagann dorċadas na hoiḋċe. Lá a tugtar ar an spás a ḃíonn an doṁan ag casaḋ mar sin ar a ḟearsaid féin.

Ó's é an doṁan ḃíonn ag casaḋ agus an ġrian 'na stad, is dóiċ linn go dtagann an ġrian anoir agus go nimṫiġeann sí uainn siar. Siné a ċúis go nabraimíd go néiriġeann an ġrian ṫoir agus gur ṫiar a luiġeann sí nó a ṫéiġeann sí fé.

Tá gluaiseaċt eile ag an ndoṁan ar nós gaċ reanna niṁe eile .i. timpal na gréine. Ní fuirm cearcaill atá ar an rian san an doṁain i naon ċor aċ fuirm uiḃ—elips—i dtreó go mbíonn an doṁan níos giorra do'n ġréin uaireanta seaċas a ċéile. Bliain a tugtar ar an spás aimsire a ḃíonn an doṁan ag dul timpal na gréine. Agus is ó'n ngluaiseaċt san bíonn na saosúir againn do réir faid an doṁain ó'n ngréin.

Ní díreaċ atá an doṁan 'na ṡeasaṁ i naon ċor aċ é go claon—trí céimeanna fiċead go leiṫ—ar a ḋíreaċ. Mar sin, bíonn an ġrian ag taiṫneaṁ díreaċ anuas ḋá uair 'sa ḃliain ar an méid de atá idir $23\frac{1}{2}$ céim lastuaiḋ de líne ṁeaḋonaċ an doṁain agus $23\frac{1}{2}$ céim lasteas de líne ṁeaḋonaċ an doṁain, 'se sin, idir Cancer agus Capricorn.

Bíonn an ġrian ag taiṫneaṁ díreaċ anuas ar líne ṁeaḋonaċ an doṁain ḋá uair sa ḃliain—an t-aonṁaḋ lá fiċead de Ṁárta agus an t-aonṁaḋ lá fiċead de Ṁeaḋon Foġṁair—agus is coṁfaid lá agus oiḋċe againn an dá lá san. Nuair a ḃíonn an ġrian ós cionn Cancer—an t-aonṁaḋ lá fiċead de Ṁeiṫeaṁ—bíonn an lá is sia againn; agus nuair a ḃíonn sí díreaċ ós cionn Capricorn— an t-aonṁaḋ lá fiċead de ṁí na Nodlag—is eaḋ bíonn an lá is giorra againn. Ó'n lá san amaċ

bíonn na laeṫeanta ag dul i ḃfaid. Do réir an tsean-ḟocail: "Faid coiscéim coiliġ Oíḋċe Ċoille; bearḃú spóla Lá Nodlag beag; agus cóir fir nó capaill Lá 'le Ḃríġde," sé sin, bíonn faid dá réir sin tagaiṫe sa ló.

Bíonn na laeṫeanta ag dul i ḃfaid ó'n aonṁaḋ lá fiċead de ṁí na Nodlag go dtí an aonṁaḋ lá fiċead de Ṁeiṫeaṁ agus bíd ag dul i ngioraċt ó'n lá san go dtí an aonṁaḋ lá fiċead de ṁí na Nodlag arís.

Claonaḋ an doṁain, mar sin, as a ḋíreaċ fé ndear faid leaṫḃliana do ḃeiṫ ins an ló agus ins an oiḋċe i ḃfíorṫuaisceart agus i ḃfíorḋeisceart an doṁain.

## AN RÉ.

Is é rann niṁe is goire don doṁan an ré. Téiġeann an ré timpal an doṁain fé mar ṫéiġeann an doṁan féin timpal na gréine. Mí a tugtar ar an dtréiṁse aimsire a ḃaineann sé de'n ré a cúrsa do ḋéanaṁ. Is ó'n ngréin a ġeiḃeann an ré a solas. Nuair a ḃíonn an ré ar ṫaoiḃ den doṁan agus an ġrian ar an dtaoḃ eile bíonn lansolas na gréine ag taiṫneaṁ uirṫi agus is annsan bíonn an ré lán. Nuair a bíonn an ré eadrainn agus an ġrian, bíonn an taoḃ di linne dorċa agus an taoḃ eile ḋi geal ó'n ngréin. Annsan iseaḋ bíonn an duiḃe-ré, an ré nuaḋ, againn. Do réir mar ḟágann an ré an t-ionad san agus mar a ṫagann sí i ndiaiḋ a ċéile soir, tagann solas na ré i ndiaiḋ a ċéile siar, go nimṫiġeann dá solas arís.

Nuair a ḃíonn an doṁan ḋíreaċ idir an ré agus an ġrian, bíonn urḋuḃaḋ ar an ré, 'sé sin, baineann an doṁan solas na gréine de'n ré.

Nuair a luiġeann an ré eadrainne agus an ġrian, deintear urḋuḃaḋ ar an ngréin go léir nó ar ċuid di, 'sé sin, baineann sí solas na gréine ar fad nó cuid di ḋínne.

"Tá an ré 'sa spéir" adeirtear. Bíonn gealaċ ann nuair a ḃíonn an ré 'sa spéir. "Éirġe na ré," nó "éirġe na gealaiġe" a tugtar ar an dtráṫ ḃíonn an ré le feisgint ar dtúis oiḋċe. "An duiḃe-ré" a tugtar ar an gcuid sin de'n oiḋċe nuair ná bíonn an ré le feisgint taréis ḃeiṫ 'sa spéir ar feaḋ tamaill. "Oiḋċe spéir-ġealaiġe" a tugtar ar oiḋċe ġil nuair a ḃíonn a lán réalt 'sa spéir aċ gan aon ré. "Guin na ré" a tugtar ar an dtréiṁse aimsire nuair a ḃíonn solas na ré ag dul i luiġeaḋ. Ainm eile ar an ré is eaḋ "Éarga."

## NA RÉALTA.

Tá a lán eile ranna niṁe 'sa spéir seaċas an ġrian agus an ré. Réalta a tugtar orṫa san go léir. Is ó'n ngréin a ġeiḃid siad san a solas leis. Ní ḟeicimid ag taiṫneaṁ iad aċ 'san oiḋċe nuair ná bíonn sé geal toisg gan solas na gréine do ḃeiṫ againn. Tá cuid aca san go hana ṁór, i ḃfad níos mó ná an doṁan féin (tá an ré níos lúġa go mór ná an doṁan) aċ tá cuid des na réaltaiḃ ċoṁ fada san ar fad uainn go ḃféaċaid ana ḃeag.

Bíd na réalta san go léir ag dul timpal na gréine ar nós an doṁain. Na háirdreanna nó áirdreanna niṁe a tugtar ar an ngréin agus an ré agus na réalta go léir i dteannta a ċéile.

Tá aon réalt aṁáin díoḃ san, an réalt ṫuaiḋ, agus tá sí díreaċ ós cionn fíorṫuaisceirt (ingearaċ leis) an doṁain. Do réir mar a ṫagann duine aduaiḋ i dtreó líne meaḋonaċ an doṁan bíonn an réalt ṫuaiḋ ag teaċt i ndiaiḋ a ċéile i nísle 'sa spéir, go dtí, nuair a ṡroiseann sé líne meaḋonaċ an doṁain, go luiġeann an réalt ṫuaiḋ ag bun na spéire ó ṫuaiḋ. Agus nuair a ṫéiġtear ó ḋeas tar líne meaḋonaċ an doṁain ní ḃíonn an réalt ṫuaiḋ le feisgint a ṫuille.

Dá réir sin, is féidir a ṁeas an mó céim lastuaiḋ de líne meaḋonaċ an doṁain aon áit le haoirde na réilte sin 'sa spéir.

Réalt eolais is eaḋ an réalt san mar is féidir soir seaċas siar d'aiṫint le féaċaint ar an réalt san a ḃíonn ṫuaiḋ i gcoṁnuiḋe. Ta roinnt eile réalt i ḃfoċair a ċéile i ḃfuirm céaċta—trí réalt mar hannlaí, agus ċeiṫre cinn 'na ḋá gcúpla tamall ó na ċéile mar coltar is soc an ċéaċta—agus is é ainm a tugtar ar an roinnt réalt sin ná an céaċta. Má deintear an ḋá réalt is sia amaċ de'n roinnt réalt san do ċeangal agus leanúint den líne tiocfar ar an réalt ṫuaiḋ.

Síog na Spéire a tugtar ar an gcosán bán de réiltíniḃ beaga atá le feisgint ins an spéir oiḋċe ġeal.

## TEAĊT AGUS IMṪEAĊT NA TAOIDE.

Bíonn an ḟairrge ag tuilleaḋ (líonaḋ) is ag tráġaḋ i gcoṁnuiḋe,

Tagann sí isteaċ i dtreó na tíre i náirde ar an dtráiġ agus ansan filleann sí arís. Taoide a tugtar ar an ngluaiseaċt san na fairrge. Nuair is aoirde í an ḟairrge, tá sé 'na lán ṁara (ḃarra taoide). Nuair is ísle í, tá sé 'na ṫráiġ ṁara (lag mara).

Díreaċ mar ṫarraingeann an t-aḋamas an t-iarann ċuige, tá tarrang ag gaċ airdreann neiṁe ar a ċéile. Tá tarrang ag an ré agus ag an ngréin ar an ndoṁan; aċ, ó's í an ré is goire dúinn, is ag an ré is mó é an tarang.

Is é an tarang san na ré fé ndear an síorġluaiseaċt, an síoréirġe agus an síorṫuitim, ag an ḃfairrge do réir mar ṫéigeann an ré tímpal an doṁain. Agus is é cúis go mbíonn dá ṫaoide 'sa ló, mar, nuair a ṫarraingeann an ré fairrge agus talaṁ an doṁain ċúiċi ar an dtaoḃ aḃfus, fágtar ar an dtaoḃ ṫall an ḟairrge 'na tulaiġ, i dtreó go mbíonn barra taoide ag gaċ áit dá uair 'sa ló. Tuilleann an taoide, ó ṫráiġ ṁara go lán mara, le feiḋm tarraing na ré, agus nuair a sgarann an ré de'n tarrang, do réir mar ṫéigeann sí tímpal an doṁain, iompuiġeann an ḟairrge ċun a hionaid féin arís, tuiteann nó tráġann sí, ó lán mara go tráiġ ṁara (lag mara).

Bíonn an barra taoide caoga (leaṫċéad) nóimeat níos déanaiġe gaċ aon lá, mar an ḟaid a ḃíonn an doṁan ag casaḋ, bíonn an ré ag gluaiseaċt 'na ṫímpal, agus ó ḃaineann sé oċt lá fiċead de'n ré ċun cuaird an doṁain do ḋéanaṁ, deineann sí an t-oċtṁaḋ cuid fiċead de'n ċuaird (turas) san i naġaiḋ an lae, agus baineann sé caoga nóimeat de'n doṁan an méid sin do ḋéanaṁ, 'sé sin, ní mór caoga nóimeat de ḃreis ar an lá d'aon áit san doṁan ċun teaċt fé'n ré arís.

Nuair a ḃíonn an ré agus an ġrian ag tarrang le ċéile ar an ndoṁan, nó nuair a ḃíḋ díreaċ ar aġaiḋ a ċéile, is eaḋ is aoirde an taoide. Bíonn san aṁlaiḋ le linn na duiḃré agus nuair a ḃíonn an ré lán. Raḃarta a tugtar ar an dtaoide sin. Bíonn tráġaḋ mór taréis gaċ raḃarta.

Nuair a ḃíonn an ré agus an ġrian ag tarrang i gcoinniḃ a ċéile, 'sé sin, le linn corráin na gealaiġe, is eaḋ ḃíonn an lán mara is ísle. Mallṁuir a tugtar ar an dtaoide sin. Bíonn tráġaḋ beag taréis na mallṁara.

## RANNA AMA.

Ċeiṫre huaire fiċead a ċomairiġtear 'sa ló; trí fiċid (seasga) nóimeat san uair an ċluig agus trí fiċid secund 'sa nóimeat. Seaċt lá 'sa tseaċtṁain; dá ṡeaċtṁain 'sa ċoigtiḋis; ċeiṫre seaċtṁaine 'sa ṁí. Trí ċéad ċúig lá is trí fiċid 'sa ḃliain agus tá dá ṡagas ḃliana ann, mar atá, bliain ċoitċianta agus bliain ḃisig. Trí ċéad sé lá is trí fiċid atá 'sa ḃliain ḃisiġ, 'sé sin, lá 'sa ḃreis ṫar an mbliain gcoitċianta. Is bliain ḃisiġ gaċ ceaṫraṁaḋ bliain aċ amáin ins na céadaiḃ, ní mór an ḃliain do ḃeiṫ ionroinnte ar ċeiṫre ċéad mar sin is bliain ḃisiġ gaċ bliain go ḃfuil a dá ḟigiúir deiriḋ ionroinnte ar ċeaṫair, mar seo; bliain ḃisiġ do b'eaḋ 1884, 1896, 1904, 1908, 1920, agus bliain ḃisiġ is eaḋ 1924. Bliain ḃisiġ do b'eaḋ 1600 agus ní ḃeiḋ bliain ḃisiġ eile ins na céadaiḃ go dtí an ḃliain 2000.

Seaċt lá 'sa tseaċtṁain. Sidiad seaċt lá na seaċtṁaine: an Luan, an Ṁáirt, an Ċéadaoin, an Dardaoin, an Aoine, an Saṫarn, agus an Doṁnaċ.

Níl aon tSaṫarn 'sa ḃliain ná spalpann an ġrian.

Bíonn an Aoine bun os cionn leis an seaċtṁain.

Ḃí an Doṁnaċ go hana ḟliuċ aċ do ḃí an Luan go háluinn.

Aċ nuair is mian linn a innsint caṫain a ċuir rud amaċ, deirimíd: Dé Luain, Dé Máirt, Dé Céadaoin, Dé Dardaoin, Dé hAoine, Dé Saṫairn, Dé Doṁnaiġ.

Raġaimíd abaile dé Máirt agus tiocfaimíd ṫar nais arís dé hAoine. Lá saoire is eaḋ an Doṁnaċ i ngaċ tír ċríostuiḋe. Ní ḃíonn aon obair ar siuḃal an lá san aċ an méid naċ foláir a ḋéanaṁ ar ċúis ṁaiṫ.

Dá ṁí ḋéag atá 'sa ḃliain, mar atá: Eanair, Feaḃra, Márta, Aibreán, Bealtaine, Meiṫeaṁ, Iúl, Luġnasa, Meaḋon Foġṁair, Deire Foġṁair, mí na Saṁna agus mí na Nodlag.

Tá trioċa lá (deiċ lá fiċead) i nAibreán, Meiṫeaṁ, Meaḋon Foġṁar agus mí na Saṁna. Aon lá trioċad (aon lá déag ar fiċid) ins na míosaiḃ eile aċ amáin, i ḃFeaḃra. Níl aċ oċt lá fiċead 'sa ṁí sin, aċ 'sa ḃliain ḃisiġ, bíonn naoi lá fiċead (lá 'sa ḃreis) ann.

Is minic a ṫéiġeann cuiṁneaṁ an lae a ḃíonn aige amú ar ḋuine, agus mar sin, deintear rudaí a dtugtar

“ féilirí ” orṫa go mbíonn an t-eólas san ionnta, agus is minic a ḃíonn innsint, i gcuid des na féiliríḃ sin, ar neiṫiḃ a ṫuit amaċ an lá céadna san na blianta roiṁe sin.

Seaċas na féilirí sin a ḃíonn ar croċaḋ de'n ḟalla i noifigiḃ nó i siopaiḃ tá a leiṫéidí le faġáil i ḃfuirm leaḃráin, agus spás ionnta i naġaiḋ gaċ lae ċun go sgríoḃtar síos ionnta an ní do ṫuit amaċ (don duine féin gur leis an leaḃrán, nó aon rud i naon ċor a ṫárla) an lá san. “ Cinn lae ” a tugtar ar a leiṫéid sin de leaḃrán agus is maiṫ agus is taiṫneaṁaċ an ní a leiṫéid do ċoimeád.

## CAINNT A ḂAINEANN LEIS NA NEIṪIḂ SIN.

Cad é an lá an lá indiu ? Indiu an Aoine.

Cad é an lá de'n ṁí é seo ? Indiu an cúigṁaḋ lá déag de Ḃealtaine.

Cad é an lá an lá amáraċ ? an lá a ḃeiḋ againn amáraċ ?

Cad é an difríoċt atá idir “ Oiḋċe Ḋoṁnaiġ ” agus “ Oiḋċe Dé Doṁnaiġ ” ?

Cad is féilire ann ? Cad is cinn lae ann ?

## ABAIRTÍ DEASA I DTAOḂ LAE AGUS OIḊĊE AS NA SEANLEAḂRAIḂ.

1. Cá tráṫ do ló anois ann ?
2. Cabur dorċa tosaiġ na hoiḋċe.
3. Ag cabur dorċa deiriḋ na hoiḋċe.
4. Mar sin dóiḃ gur éiriġ an ġrian ġlanruiṫneaċ.
5. Ag éiriġe gréine gnúis-troillsiġe ar na ḃáraċ.
6. Gur éiriġ an ġrian go lán-tsolasta ar na ḃáraċ.
7. Gur noċt an ġrian ġlan-radarcaċ gnúis-ṡoluis í féin.
8. Gur éiriġ an lá léirġlan ar na ḃáraċ.
9. Tráṫ eadarscarṫa dorċadais deiriḋ na hoiḋċe le bánsoillse tosaiġ an lae.
10. Do ċuadar dobur-ṡoillse na maidne muiċe leis sin.
11. Ó ṫáinig dobur-ṡoillse na maidne muiċe ar na ḃáraċ agus nuair do ċonnacadar deallraḋ agus saiġneáin

na gréine glan soillse 'na ruiṫniḃ briste le mórṫonnaiḃ na mara agus nuair do ċuadar ceaṫa anfaḋaċa na hoiḋċe ar gcúl.

12. Níor ċian dóiḃ iar sin gur foilgeaḋ réaltanna niṁe orṫa agus gur éiriġ an ġrian ina cruinn-ṁill cró agus ina pupaill teinntiḋe ós dreiċ na talṁan dóiḃ.

13. I gcreipeascal na maidne muiċe, tráṫ eadarscarṫa lae agus oiḋċe.

14. Ṫáinig moċneóil na maidne muiċe annsin agus do ġaḃ treise ar ḃánsoillse na réaltann agus na reann oiḋċe.

15. Nuair ṫáinig soillse agus moċḋáil na maidne muiċe.

16. I moċḋáil na maidne.

17. Go moċ do ló agus do lántsoillse ar na ḃárach.

18. I moċ na maidne ar na ḃárach.

19. Go moċ lae agus lántsoillse.

20. Ar an gcéad aṁarc don lá.

21. Go moċḋáil na maidne.

22. Nuair d'éiriġ luatġaoṫa róḟuara imluaṫa agus glansoillse utmalla eadarḃuasaċa na maidne.

23. Nuair do ṫáinig an ṁaidin dóiḃ d'éiriġ an ġrian áluinn órḋa agus do ruamuiġ a ruiṫne rómpa an fairrge, óir ba ċaoṁ corcorḋa a daṫ. Dob áluinn an ṁaidin sin. Ba raeṫneaċ aer agus ba faeṫaṁail fairrge.

24. Ó tosaċ an ċoṁlaoi go meaḋon.

25. Ó ḟolasṫráṫ éirġe do ló go meaḋon laoi.

26. 'Sa ṁeaḋon lae indiu.

27. Ó ṁeaḋon lae go críċ fuine nóna.

28. Le fuine néal nóna.

29. Ba tosaċ don oiḋċe agus ba ḋeire don lá an tam san.

30. Nuair ṫángadar duiḃnéall dorċa na hoiḋċe.

31. Ṫáinig fordorċa na hoiḋċe agus deire lae annsin.

32. Deire lae atá ann, óir doċuadar neóil áilne éadtroċta an laoi agus ṫángadar dam-alta na hoiḋċe ċuġainn.

33. I gcoiṁḋáil na hoiḋċe.

34. Nár éiriġ an t-éasga fós? D'éiriġ gurab coṁfolas muir agus tír de.

35. Ó ḟuine néal nóna go meaḋon oiḋċe.

36. Ó ḟuine néal nóna go críoċaiḃ na maidne muiċe ar na ḃáraċ.
37. Nó gur éiriġ an ġrian ar a ciorcaill teinnṫiḋe agus gur líon dá soillse an doṁan.

## SEANḞOCAIL.

1. Amáraċ an Doṁnaċ, beimíd ag foġluim;
Amáraċ an Luan, beimíd i bfuaṫ;
Amáraċ an Máirt, beimíd i bpáirt;
Amáraċ an Ċéadaoin, beimíd ag ól diġe;
Amáraċ an Dardaoin, beimíd díoṁaoin;
Amáraċ an Aoine, beimíd i gcuiḃreann;
Amáraċ an Saṫarn, beimíd ag aċrann;
Cad a ḃeiḋ eadrainn? Cat agus madra:
2. Ná dein imirċe an Doṁnaiġ uainn,
Is ná héiriġ Dé Luain go moċ;
Fan againn Dé Máirt agus leig an lá san ṫart;
Bíonn an Ċéadaoin gan ḃeiṫ ar fóġnaṁ;
Agus an Dardaoin bíonn sí fliuċ;
Fáġtar guċ trí siuḃal na hAoine;
Is bíonn an Saṫarn aoiḃinn ait.
3. Dá lá soineann is saoire;
Dá lá gaoṫ agus fearṫainn;
Dá lá sioc agus sneaċta;
Mar sin dob' ḟearr liom an tseaċtṁain.
4. Ní ṫéiġeann doineann ṫar Doṁnaċ ná raḃarta ṫar Céadaoin.
5. Niġeaċán an tSaṫairn bíonn sé geal Dé Doṁnaiġ.
6. Níl Saṫarn 'sa ḃliain ná sgalpann an ġrian.
7. Aifreann an Doṁnaiġ ná leig uait.
Má 's fliuċ fuar a ḃéas an ṁaidin,
Ar eagla ná mairfeá Dé Luain,
'S gurab í an uaiġ do leabaiḋ.
8. Gionḃair gruama dorċa duairc;
Feaḃra fliuċ, gaċ lá neaṁḟuairc;
Márta meirgeaċ, gaoṫṁar, cruaiḋ;
Abrán meiḋreaċ, braonaċ, nua;
Bealtaine bó-ḃreiṫ, liúġreaċ laoiġ;
Mí-ṁeaḋon meiḋreaċ is meaḃraiġe lí;
Iúl bíoḋgaċ broṫalaċ, biaḋġann;

Lúġnasa líonmar lán-teann ;
Féil' Ṁíċíl fial, déantar stácaí ;
Fuiġeall Foġṁair, baintear tátaí ;
Saṁain síleaċ, díon bur dtiġte ;
Nodlaig oiḋreaċ, dein ól síṫe.

9. Geanaire glas gáiḃteaċ garḃ,
Deire bliana go bioṫġarḃ.

10. Na Faoillí marḃas caoiriġ,
An Márta marḃas daoine.

11. Muna líonaiḋ na Faoillí na fuarlaiġ,
Líonfaiḋ an Márta go dtí an bruaċ iad.

12. Márta duḃ gaoṫmar ;
Aḃrán bog braonaċ ;
Bealtaine béilḟliuċ,
Gan aṁgar i naon rud.

13. Is mó cos ċuireann lá Márta de.

14. Ċoṁ corraṫónaċ leis an ngaoiṫ Márta.

## CEISTEANNA.

1. Conus a ḃíonn an doṁan ag casaḋ i gcoṁnuiḋe ? Cad a ṫagann as an gcasaḋ san ? 2. An ḃfuil aon ġluaiseaċt eile ag an ndoṁan ? Cad a ṫagann as an ngluaiseaċt san ? 3. Conus a ḃíonn an doṁan ar aġaiḋ na gréine ? Cad a ṫagann as an gclaonaḋ san ? 4. Caṫain a ḃíonn coṁḟaid lae agus oiḋċe 'san Earraċ againn ? Cad fé ndeara é sin ? 5. Caṫain a ḃíonn coṁḟaid lae agus oiḋċe 'sa ḃFoġṁar againn agus cad fé ndeara é ? 6. Caṫain a ḃíonn an lá is sia 'sa ḃliain againn ? an lá is giorra ? Cad fé ndeara iad ? 7. Cad fé ndeara an ḟaid agus an ġiorraċt do ṫeaċt 'sa ló ? 8. Cá mbíonn faid leaṫḃliana 'sa ló agus faid leaṫḃliana 'san oiḋċe ? Cad fé ndeara a ḟaid sin ḃeiṫ sa ló agus 'san oiḋċe ansúd ? 9. Cad é an solas a ḃíonn againn 'sa spéir 'san oiḋċe ? 10. Míniġ : an duiḃré ; guin na ré ; oiḋċe ġealaiġe ; oiḋċe spéir-ġealaiġe ; éirġe na ré. 11. Cad fé ndeara urḋuḃaḋ na ré ? urḋuḃaḋ na gréine ? 12. Cad fé ndeara ná feicimíd an ré is na réalta 'sa ló ? 13. Cad é an t-ainm coitċeann atá ar an ngréin is an ré is na réalta i dteannta ċéile ? 14. Cá ḃfaġaid na réalta is an ré a solas ? 15. Cad 'na ṫaoḃ go dtugtar " réalt eólais " mar ainm ar an réalt ṫuaiḋ ? 16. Conus a d'aimseóċṫa an réalt ṫuaiḋ ? 17. Cad is lá ann ? 18. Cad is mí ann ? 19. Cad is bliain ann ? 20. Cad is bliain biriġ ann ? 21. An mó uair an ċluig 'sa ló ? 22. An mó lá 'sa treaċtṁain ? Abair iad. 23. An mó seaċtṁain 'sa ṁí ? 'sa ċoigtís ? 24. An mó lá 'sa ḃliain ? an mó mí 'sa ḃliain ? Abair iad, agus innis an mó lá í ngaċ mí fé leiṫ díoḃ. 25. Caṫain a déarfa " an Doṁnaċ " agus " de Doṁnaiġ ? " 26. Sgríoḃ síos i ḃfoclaiḃ :—26/4/'84 ; 24/4/'16 ; 6/12/'21 ; 8/9/'15 ; 27/8/'10.

## TÓṀAS AN AMA.

Is féidir an t-am d'innsint aon nóimeat 'sa ló nó 'san oiḋċe le féaċaint ar uaireadóir nó ar ċlog. Insan tsean-aimsir is é rud a ḃíoḋ ann ċuige sin ná solam nó soiléir (caidiol) agus níor ḃ'ḟéidir an t-am d'innsint leis sin aċ 'sa ló amáin nuair a ḃíoḋ an ġrian 'sa spéir. Agus uaireanta ní ḃíoḋ an solam féin age daoiniḃ agus do ḃídís i dtaoiḃ leis an ngréin 'sa ló agus ó ná bíoḋ aon obair puinn ar siuḃal aca ist oiḋċe, ní ḋéanaḋ an t-am aon ḃuairt dóiḃ.

Ṫoir isead éiriġeann an ġrian agus ṫiar isead luiġeann sí, agus do réir mar a ṫaiṫneann sí díreaċ ós cionn áite is meaḋon lae 'san áit sin é. Is féidir meaḋon lae do réir na gréine i naon áit do ḋéanaṁ amaċ mar seo: cipín do ṡáṫaḋ isteaċ 'sa talaṁ agus é ċur 'na ṡeasaṁ díreaċ glan, agus an t-am is giorra sgáṫ an ċipín ó'n ngréin is meaḋon lae 'san áit sin é. Má deintear cearcall timpal an ċipín le bun an ċipín mar ṗoinnt láir an ċearcaill agus an cearcall do roinnt 'na ċeiṫre coda fiċead go coṫrom, an uiṁir 12 do ċur ag an gceann de ḋeire sgáṫa an ċipín nuair is luġa é agus ar a aġaiḋ díreaċ anonn, agus ansan na huiṁreaċa do sgríoḃaḋ deiseal ó'n dá 12, agus an ḟaid ċéadna idir na huiṁreaċa go léir, is féidir an t-am de ló, do réir na gréine, do ḋéanaṁ amaċ an ḟaid a ḃíonn sgáṫ ó'n ngréin. Is ar an gcuma san do deineaḋ an solam. Aċ níor ṁór a lán duaḋa d'ḟaġáil leis an ngléas san do ḋéanaṁ i dtreó gur ḃféidir na huaire an ċluig do roinnt 'na nóimeataiḃ. Mar sin do b'éigean gléis eile do ḋéanaṁ. Ceann díoḃ san do b'eaḋ an "gloine uaire."

Ḃ'é rud é an gloine uaire ná dá ḃuidéal agus iad anuas ar ḃéalaiḃ a ċéile agus píobáinín beag caol eatorra, agus oiread áiriṫe de ġaiṁiṁ nó de ṁercuir nó d'uisge 'sa ċeann tuas, oiread áiriṫe tómaiste, i dtreó gur ḃ'ḟios cad é an ḟaid aimsire a ḃeaḋ an ġaineaṁ nó an ṁercuir nó an t-uisge ag dul ó ḃuidéal díoḃ isteaċ 'sa ċeann eile. Ansan nuair a ḃí an buidéal ṫuas follaṁ gan aon rud ann ní raiḃ le déanaṁ aċ iad do ċasaḋ agus an buidéal follaṁ do líonaḋ arís.

Céad agus ċeiṫre bliana fiċead sar a rugaḋ Críost

do ceapaḋ clog uisge a ḋeineaḋ ċeiṫre huaire fiċead an lae do ċoṁaireaṁ. Timpal na bliana seaċt gcéad is trí fiċid d'aois Ċríost is eaḋ ceapaḋ an ċéad ċlog le roṫaiḃ. As san amaċ do ḃítear ag cur feabais ar an sagas san cluig agus ansan do tosnuiġeaḋ ar na huaire-dóiriḃ do ḋéanaṁ.

Is annaṁ a ċífí solam ná gloine uaire ná clog uisge anois, mar is beag duine ná bíonn uaireadóir de ṡagas éigin aige, uaireadóir airgid, nó ceann óir, nó ceann déanta de ṁiotal éigin eile, i dtreó ná bíonn daoine ag brat ar an ngréin féaċaint cad é an t-am de ló é. Agus dála na nuaireadóirí tá cluig flúirseaċ go maiṫ leis anois. Is beag tiġ ná bíonn clog nó dó ann agus is beag baile, go ḃfuil aon toirt ann, ná bíonn clog mór puibliḋe i náirde ar tiġ éigin 'sa tsráid, agus is mó siopa go mbíonn clog mór ar an dtaoḃ amuiġ de.

Is mar a ċéile an gléas oibre a ḃíonn ins na huairea-dóiriḃ agus ins na clogaiḃ, aċ gléas oibre an ċluig do ḃeiṫ níos mó agus níos láidre ná gléas an uaireadóra. Sid iad na ranna oibre a ḃíonn aca: Luaisgeán a dein-tear a ṫeannaḋ le toċrais eoċraċ agus cuireann sé sin roiṫíní ag casaḋ 'na ċéile. Cuirid na roiṫíní sin na snáṫaidí ag casaḋ. Bíonn na snáṫaidí ar aġaiḋ an ċluig nó an uaireadóra—ceann fada agus ceann gairid. An ceann fada ag taisbeáint na nóimeat agus an ceann gairid ag taisbeáint na n-uair an ċluig. Tá an aġaiḋ roinnte 'na trí fiċid roinnt .i. ceann i gcóir gac nóimit 'san uair an ċluig, agus cuireann an tsnáṫaid ṁór an tímċeall go léir di i nuair an ċluig. Gaċ re gcúig roinnt bíonn na figiúirí 1, 2, 3, ⁊rl., go dtí 12, agus ní ṫéiġeann an tsnáṫaid ḃeag aċ ó ḟigiúir go ċéile ḋíoḃ sin an ḟaid a ḃíonn an tsnáṫaid ḟada ag dul tímpal ar fad. Tugtar snáṫaid na nóimeat ar an tsnáṫaid ḟada agus snáṫaid na n-uair an ċluig ar an tsnataid eile. Nuair a ḃíonn an tsnáṫaid ġairid ag an dtrí agus an tsnataid ḟada ag an dóḋeag bíonn sé a trí ó ċlog. Nuair a ḃíonn an tsnáṫaid ḟada ag an sé agus an tsnáṫaid ġairid taréis an ċeaṫair, bíonn se leaṫuair taréis a ceaṫair; agus mar sin de.

Ar a lán uaireadóirí bíonn snáṫaidín beag eile, ag bun aġaiḋ an uaireadóra, agus é ag casaḋ tímpal ar

ḟáinne roinnte 'na trí fiċid cuid, sin í snáṫaid na secund, agus is secund gaċ cuid de'n ḟáinne. "Giolla an trodair" is ainm do'n tsnáṫaidín ḃeag sin.

An áit a mbíonn an tsnáṫaid ḟada siné an méid nóimeat atá sé taréis na huaire go ḃfuil an tsnáṫaid ġairid taréis ḟágaint. Nuair a ṫéiġeann an tsnáṫaid ḟada ṫar an sé, i ninead an oiread san nóimeat taréis a ceaṫair nó a cúig do ráḋ, deirtear go ḃfuil sé oiread ċun a cúig nó a sé.

Nuair a ḃíonn an tsnáṫaid ḟada ag an dtrí, deirtear "ceaṫraṁa taréis"; nuair a ḃíonn sí ag an sé, deirtear "leaṫ-uair taréis"; agus nuair a ḃíonn sí ag an naoi, deirtear "ceaṫraṁa ċun."

Ċúig nóimit déag, sin ceaṫraṁa d'uair an ċluig. Trioċa nóimeat (deiċ nóimeat fiċead), sin leaṫuair an ċluig.

I ḃfurmór na gclog bíonn cóir a ḋeineann bualaḋ ar ċluigín lairtiġ de i naġaiḋ gaċ uaire an ċluig, buille i naġaiḋ a haon a ċlog, ḋá ḃuille ar a dó, agus mar sin do. Tá cuid aca agus buailid i naġaiḋ gaċ leaṫuair an ċluig agus cuid eile a ḃuaileann i naġaiḋ gaċ ceaṫraṁa d'uair an ċluig. Bíonn fuaim ḃreáġ ceólṁar ó ċuid aca agus cluig eile a ḃíonn go neaṁḃinn gránna. Mar aduḃairt an seanrann:—

Do ḃuail clog 'sa ċill
Agus níor ḃinn é an clog;
Do ḃuail clog eile 'sa ċill
A ḋein clog binn de'n ċlog.

Tá cluig eile ann a ḋeineann ana-ċliotar ar aon uair is maiṫ le duine aċ iad do socrú roiṁ ré i gcóir na huaire sin. Deintear úsáid díoḃ ċun duine ḋúiseaċt ar a ċodla ar maidin. Bíonn cuid díoḃ a ḃuaileann gaċ ra gcúpla secund ar feaḋ nóimit nó ḋó ar an uair áirite agus cuid eile díoḃ a ḋeineann aon ċling fada aṁáin. Is é ainm a tugtar ar a leiṫeidiḃ sin de ċlogaiḃ ná cluig ṗreabaċa.

I bpóca dá ḃeirt a ḃeireann an fear a uaireadóir timpal leis, agus is ar ċaol a láiṁe clé a ḃíonn an t-uaireadóir ages na mnáiḃ agus ag cuid des na fearaiḃ. Ċun nać baoġal don uaireadóir tuitim ar an dtalaṁ

agus é ḃriseaḋ nó ċun ná sgiobaiḋ luċt pócaí ṗiocaḋ uaiḋ é, bíonn slabra (óir, airgid, miotail) nó iall leaṫair leis an uaireadóir dá ċeangal.

Ní foláir uaireadóir do ṫoċrais gaċ lá nó stopfaiḋ sé. Le heoċair ḃig a deintear iad do ṫoċrais aċ tá cuid díoḃ agus is féidir iad do ṫoċrais le pionna ar a mbarr. Nuair a deintear clog do ṫoċrais fanann sé ag obair níos sia, cuid aca go ceann oċt lá, nó coigċídise, agus tá cluig ann a ḋ'fanfaḋ ag obair go ceann ċeiṫre ċéad lá.

Do réir na gréine iseaḋ deintear uair an ṁeaḋon lae do ċeapaḋ. Ċun ná beaḋ am fé leiṫ ag gaċ baile i dtír, deintear am an ḃaile is mó 'sa tír do ċoimeád ar fud na tíre go léir. Toisg a ndeineaḋ san de ċeataiġe do ḋaoiniḃ a ḃíoḋ ag síorṫaisteal ó tír go tír, do socaruiġeaḋ cúpla bliain ó ṡin aon am amáin .i. am lár na hEórpa do ḃeiṫ ins na tíorṫaiḃ seo: An Almáin, an Ástria, an Ḃosnia, an tSerbia, Tír na Pólainne, agus an Loċlainn is an Danṁarg, an Iodáil is an Turci ṫiar. 'Sé sin, am an cúigṁaḋ meiridian soir ó Lonndain. Am na hEorpa toir .i. am an deiċṁaḋ meiridiain ficead soir ó Lonndain is é ḃíonn ag an Rúmáin agus ag an mBulgáir, is ag Turci toir is ag an Éigipt. Am iarṫair na hEorpa is é ḃíonn againn anso i nÉirinn agus i Sasana, 'sa Tír fó Ṫuinn agus 'sa Spáinn. Is é am é sin ná am Lonndan Ṡasana.

Tá ní eile fós, .i. am samraiḋ agus am geiṁriḋ. I ndeire an Earraiġ, nuair a ḃíonn faid ṁaiṫ tagaiṫe ins na laeṫiḃ agus mar sin, i ngile an lae, curtar gaċ clog uair an ċluig ċun tosaiġ i dtreó go dtosnuiġtear ar obair an lae uair an ċluig níos túisge ná mar a déanfai do réir an am ġnáṫaiġ, agus go mbíonn deire le hobair an lae uair an ċluig níos luaṫa ist oiḋċe.

Sáḃálann an t-seift sin costas solais de gaċ aon tsórt toisg gur féidir déanaṁ 'na éagmuis an faid a ḃíonn an ġrian 'sa spéir. Rud eile ḋe, tugann sé breis ama ċun aerḋeaċta do luċt oibre fé ṡolas na gréine um ṫráṫnóna. Aċ is fearr a ṫaiṫnean sé le muinntir na mbailte ná le muinntir na tuaṫa. Agus i na lán áit-eanna anso i nÉirinn ar an dtuaiṫ ní deintear an t-aṫarú san ar na clogaiḃ i naon ċor.

## CEISTEANNA.

1. Conus is féidir a ḋéanaṁ amaċ cad é an t-am é? 2. An mar sin a deintí an t-am amaċ fad ó? 3. Cad é an rud é "am gréine"? An mbíonn a leiṫéid i naon tír anois? Cad 'na ṫaoḃ san? An ḃféadfá solam do ḋéanaṁ? An ḃfacaís solam riaṁ? 4. Ins an saṁraḋ nuair a ḃíonn am saṁraiḋ againn, is minic a ċloistear daoine ag caint i dtaoḃ "am Dé na Glóire." Mínig an focal san. 5. Mínig go cruinn is go baileaċ na focail seo: "Am na hÉireann;" am Sasana; am lár na hEórpa; sean-am; an t-am nuaḋ. 6. Sgríoḃ síos i ḃfoclaiḃ: 12.20 p.m.; 5.15 a.m.; 3.50 a.m.; 7.45 p.m. 7. Tá uaireadóir agat, is dóċa? Innis cad é an sagas é. 8. Cad is dóiċ leat do "giolla an trodair" mar ainm ar ṡnáṫaid na secund? 9. Cad naċ foláir a ḋéanaṁ gaċ lá le huaireadóir? Cad a ḃaineann dó mara ndeintear san? 10. Cad is dóiċ leat don am saṁraiḋ? Cad é an tairḃe a ḃaineann leis? agus an ċeataiġe? 11. Deirtear 'sa Teagasg Críostuiġe náċ foláir dúinn ḃeiṫ ar céalacan ó uair an ṁeaḋon oiḋċe roiṁ an gComaoin Naoṁṫa do glacaḋ. An ionann san agus a dó ḋéag a ċlog ist oiḋċe roimis sin? Cad 'na ṫaoḃ san? 12. Cad é an t-am atá sé i lár Cúige Muṁan, i lár Cúige Ċonnaċt, i lár Cúige Laiġean, i lár Cúige Ulaḋ, in Áṫ Cliaṫ do réir na gréine i lár Meiṫiṁ nuair ata sé a sé a ċlog do réir an ċluig? (Déan amaċ mar seo é: trí ċéad seasga céim ata tímpal an doṁain ar fad—deineann an doṁan casaḋ iomlán i gceiṫre huaire fiċead—an mó céim é sin i nagaiḋ uair an ċluig—an mó nóimeat i nagaiḋ gaċ céime?) 13. Cad é an rud é "clog oċt lá?"

## CAINNT A ḂAINEANN LEIS SIN.

Cad a ċlog e? Cad é an t-am é?

Gaḃaim pardún agat, a ḋuine uasail, cad a ċlog é?

Cad a ċlog é, led toil?

An ḃféadfá a innsint dam cad a ċlog é?

An ḃfuil a ḟios agat cad a ċlog é?

An ḃfuil an t-am (ceart) agat?

Cad a ċlog é, an dóiċ leat?

Cad a ċlog a ḃuail sé anois?

Cad a ċlog (cad é an t-am) a ḃí sé nuair a ṫáinís aḃaile aréir?

## FREAGRAÍ.

Tá sé a haon, a dó, a trí, ⁊rl., a ċlog.

Tá sé deiċ nóimit taréis a ceaṫair.

Tá sé fiċe nóimeat taréis a ceaṫair.

Tá sé cúig nóimit fiċead (is fiċe) tareis a sé.

Tá sé ceaṫraṁa (cúig nóimit déag) taréis a hoċt.
Tá sé leaṫuair taréis a naoi.
Tá sé cúig nóimit fiċead ċun a haon déag.
Tá sé sé nóimit déag ċun a trí.
Tá sé buille a ċlog, an dá buille déag.
Tá sé díreaċ taréis a haon (an buille).
Tá sé tímpal deiċ nóimeat taréis a seaċt.
Tá sé buailte leis an naoi.
Tá sé a cúig ar an gcuid is déanaiġe de.
Tá sé a sé ar an gcuid is luaṫa de
Ṫáinig sé ar a haon, a dó, a trí, ⁊rl.
Raġaiḋ sé aḃaile leaṫuair taréis a hoċt.
Béad ag imteaċt ar traen a seaċt.
Tiocfaiḋ sé fiċe nóimeat ċun a ceaṫair.
Beiḋ an traen ag imteaċt ceaṫraṁa taréis a cúig.
Cad é an t-am is gnáṫ dó teaċt.
Ag an am gcéadna. Ar an am gcéadna.
Ṫáinig sé an t-am céadna tánag-sa.
Níor ḋeinear m'uaireadóir do ṫoċrais i naon ċor. Ta sé 'na stad.
Tá m'uaireadóir mall, mear, cúig nóimeat ċun tosaiġ, ċun deiriḋ, ag breiṫ (na haimsire) leis.
Tá gloine m'uaireadóra briste.
Ná dearmaid gan t'uaireadóir do ċur ċun tosaiġ anoċt, beiḋ am an tsaṁraiḋ i ḃfeiḋm amáraċ.
Uair an ċluig roiṁ ré.
Uair an ċluig i ndiaiḋ láṁa.
Ṫáinig sé i n-am, go tráṫaṁail.
Bíonn sé déanaċ i gcoṁnuiḋe.

## teóċt agus fuaċt.

Deirimíd gur teó lá saṁraiḋ ná lá geiṁriḋ nó gur aoirde teóċt an tsaṁraiḋ ná teóċt an ġeiṁriḋ. Ó's teó dúṫaiġe deisgirt na hEórpa ná dúṫaiġe tuaiscirt na hEórpa, deirimíd gurab aoirde teóċt an deiscirt ná teóċt an tuaiscirt. Mar sin nuair a ḃímíd ag caint i dtaoḃ teóċta lae nó áite is aṁlaiḋ a ḃímíd ag cur an lae nó na háite i gcomparáid le lá nó le háit eile. Dá dtaḃar-faimis beirt fear go Corcaiġ an lá céadna, duine aca ó'n Iodáil agus an duine eile ó ṫuaisceart na Rúise,

déarfaḋ an fear andeas go raiḃ an aimsir fuar i gCorcaiġ, agus déarfaḋ an fear aduaiḋ gur teasaiḋe a ḃí sí.

Mar sin ní ḋéanfaḋ baraṁail an duine féin an gnó i naon ċor ċun teóċta dúṫaiġe do ṁeas. Is minic beirt ’san inead ċéadna ag an am gcéadna agus an t-inead go fuar dar le duine aca agus an duine eile ġá ráḋ narḃ’ eaḋ i naon ċor.

Dá ḃriġ sin, d’oirfeaḋ úirlis éigin a neósaḋ cadé an méid teasa a ḃeaḋ i naon áit mar nać féidir ḃeiṫ ag braṫ orainn féin ċuige sin. Agus tá a leiṫéid d’uirlis ann leis agus is é ainm atá air na termóméadar, ’sé sin, gléas ċun teóċta do ṫomas.

Is é ní é an termóméadar ná píobán (feadán) gloine agus bolgán ar ċeann de agus an ceann eile ḋe dúnta go daingean. Istiġ ’sa ḃolgán agus i roinnt de’n ḟeadán, bíonn rud leaċtaċ .i. mercuir nó biotáille. Ar an dtermóméadar féin, nó ar an ḃfráma ’na mbíonn sé, tá a lán sgór agus figiúirí ’na sgála. Éiriġeann an biotáille nó an ṁercuir leis an dteas agus tuiteann siad leis an ḃfuaċt agus mar sin is féidir an teóċt d’innsint aon uair is mian linn.

Nuair a curtar an termóméadar i ngloine lán de ṡioc tuiteann sé go dtí an coṁarṫa 32 grád; agus nuair a curtar ós cionn gaile as uisge beirḃṫe éiriġeann sé go dtí coṁarṫa 212 grád.

Bíonn an teóċt ag braṫ ar (1) leiṫead an ḃaill féin, a ḟaid ó líne ṁeaḋonaċ an doṁain; (2) a ġioraċt don aigéan; (3) a airde ós cionn na fairrge; (4) aġaiḋ an ḃaill; (5) sroṫa an aigéin; (6) cnuic agus sléiḃte ġá ḟuiṫint ar an ḃfuaċt nó ar na gaoṫaiḃ aduaiḋ.

## AER.

Is féidir siuḃal ċoṁ héasga aicilliġe san gur beag má ṫugaimíd fé ndeara aon ṁeaḋċaint do ḃeiṫ ins an aer ’nár dtímpal; aċ, mar sin féin atá. Dá mbeaḋ bosga agat agus a ḃonn aon órdlaċ cearnaċ aṁáin agus a ṫaoḃa ċoṁ hárd le hárd na spéire, do ḃeaḋ cúig púint déag ṁeaḋċaint d’aer san bosga san. ’Sé sin, atá ċúig púint déag ṁeaḋċaint d’aer i naġaiḋ an órdlaiġ ċearnaiġ.

Dála teóċta an aeir, ní hionann truime an aeir ins gaċ aon ḃall ná ins gaċ aon tráṫ. Tá gléas ann ċun é ṫómas .i. an barómeadar, 'sé sin, gléas tómaiste meaḋ-ċainte an aeir. Is é ní é sin ná feadán sé hórdlaiġ déag ar faid, ceann de dúnta, agus ansan é líonaḋ le mercuir. Tar éis é líonaḋ, é d'iompóḋ isteaċ ar a ḃéal fé ar ḃáirín ṁercuir. Tuiteann an ṁercuir 'sa ḃfeadán beagáinín. Riṫeann cuid di amaċ ar an mbáirín aċ i gceann tamaill fanann sí socair. Ní ṫagann a ṫuille mercuire amaċ as an ḃfeadán d'aim-ḋeóin an ḟeadáin do ḃeiṫ ar osgailt. Mar, dá riṫfeaḋ sí amaċ ar an mbairín, do ḃeaḋ ar ṁercuir an ḃáirín éirġe agus le héirġe do ḃeaḋ uirṫi an t-aer atá 'na luiġe anuas uirṫi do ṫógaint.

Nuair is mó meaḋċaint mercuire an ḟeadáin ná meaḋċaint an aeir, riṫeann cuid de'n ṁercuir amaċ.

Nuair is truime an t-aer ná an ṁercuir 'sa ḃfeadán, tiomaineann sé cuid de'n ṁercuir isteaċ 'sa ḃfeadán.

Nuair is coṫrom iad, fanann an ṁercuir socair.

Bíonn meaḋċaint an aeir, ar nós teóċta an aeir, ag aṫrú go minic. Dá ċúis fé ndear an t-aṫrú san de ġnáṫ:—

1. An teas. Nuair a ṫéiġtear an t-aer, leaṫann sé agus mar sin, is éadtruime aer tirm ná aer fuar. Agus mar sin, is truime an t-aer fuar. Bíonn aṫrú na meaḋċainte mar sin do réir aṫrú an teasa.

2. Fliuċra. Is eadtruime aer fliuċ ná an oiread céadna d'aer ṫirm de'n teóċt céadna. Má ḃíonn mórán fliuċra 'san aer, luiġduiġeann ar an meaḋċaint agus tuiteann an ṁercuir 'sa ḃarómeadar. Má ḃíonn an t-aer fuar tirm, is móide an ṁeaḋċaint agus éiriġeann an ṁercuir.

Seaċas an barómeadar úd na mercuire atá ceann eile agus is é is gnáṫaiġe a úsáidtear. 'Sé barómeadar é sin ná an barómeadar tirm. Borsa cruinn miotail is ead é, gan aon aer i naon ċor ann agus a ḃárr déanta de ṁiotal tanaiḋe rágaċ, agus é ċom solúbṫa san go naṫruiġeann sé go héasga fé ṁeaḋċaint an aeir. Nuair a ṁéaduiġeann ar ṁeaḋċaint an aeir, tiomáintear bárr an ḃorsa isteaċ; nuair a luiġduiġeann ar ṁeaḋċaint an aeir, toirs solúbṫaċt an

ṁiotail, léimeann sé amaċ arís. Cuireann an gluaiseaċt san ag barr an ḃorga, le congnaṁ biríní beaga istiġ, snáṫaid ag bogaḋ anonn is anall ar aġaiḋ an ḃorga ag taisbeáint meaḋċaint an aeir ó ṫráṫ go ċéile. Ḃíonn an baróméadar os cionn 30 ordlaċ le linn aimsire breaġṫa, agus bíonn sé fé ḃun an ṗointe sin nuair a ḃíonn báisteaċ nó sneaċta, nó gaoṫ nó anfa ann; agus nuair a ḃíonn sé díreaċ 30 órdlaċ bíonn oiread lá breáġ agus a ḃíonn de laeṫiḃ fliuċa.

Da ḃríġ sin bíonn an t-eólas so ar an mbaróméadar:—

| Aoirde. | Aimsir. |
|---|---|
| 31 órdlaċ. | Ana ṫirm. |
| 30⅔ ,, | Aimsir ḟocair. |
| 30⅓ ,, | Aimsir ḃreáġ. |
| 30 ,, | Aimsir anḟocair. |
| 29⅔ ,, | Gaoṫ nó báisdeaċ. |
| 29⅓ ,, | A lán báisdiġe |
| 29 ,, | Anfa. |

Is féidir an aimsir do ṁeas leis do réir éirġe agus tuitim na mercuire nó do réir méadú nó luiġdiú meaḋċainte an aeir 'san ḃaróméadar ṫirm.

Tuitim diaiḋ ar ndiaiḋ . Droċ-aimsir.

Dá ḟaid é an tuitim is eaḋ is measa an uain.

| | |
|---|---|
| Tuitim le linn gaoiṫe aniar andeas nó andeas | - Báisdeaċ. |
| Tuitim obann | - Anfa. |
| Éirġe obann | - Aimsir anḟocair. |
| Éirġe diaiḋ ar ndiaiḋ | - Aimsir ḃreáġ ḟocair. |

Comarṫaí eile ar aṫarú na haimsire:—

1. Na spéarṫa dearg suas fearṫainn agus fuaċt;
   Na spéarṫa dearg soir sneaċta go glúin fir;
   Na spéarta dearg siar triomlaċ agus grian;
   Na spéarṫa dearg síos fearṫainn agus gaoṫ.
2. Ceó soininne ar aiḃniḃ—ceo doininne ar ċnocaiḃ.
3. Ceó ar Ṁuirise agus Cláraċ lom an ċomarṫa soininne is fearr ar doṁan.
4. Ceó i ndeire na gealaiġe fearṫainn i ndeire an lae.

5. Tráṫ bíonn sé 'dearg toir ar maidin, sin comarṫa báistiġe is gaoiṫe; tráṫ bíonn sé dearg ṫiar ag luiġe na gréine, sin comarṫa lae áluinn ar na báraċ.

6. Tuaġ ceaṫa ar maidin cioṫ um ṫráṫnóna.

7. Tráṫnóna dearg is maidin ġlas comarṫa d'áilneaċt is teas.

8. Ná creid feannóg is na creid fiaċ;
Is ná creid briaṫra mná;
Má's moċ mall éireóċas an ġrian;
Is mar is toil le Dia béas an lá.

## Gaoṫ.

Nuair a ṫagann teas san aer i naon ball méaduiġeann sé agus leaṫann sé agus éiriġeann sé agus ansan tagann aer fuar ó áit éigin lasmuiġ de'n ball san isteaċ i ninead an aeir a d'éiriġ leis an dteas. Is é an gluaiseaċt sin an aeir an ġaoṫ. Da ṁéid é an t-áḋbar fé ndear an ġluaiseaċt is eaḋ is mó agus is tréine an ġaoṫ.

1. An gaoṫ aduaiḋ bíonn sí cruaiḋ is cuireann sí gruaim ar ḋaoiniḃ;
An gaoṫ andeas bíonn sí tais is cuireann sí raṫ ar ṡíoltaiḃ;
An ġaoṫ anoir bíonn sí tirm is cuireann sí brait ar ċaoiriġ;
An ġaoṫ aniar bíonn sí fial is cuireann sí iasg i líontaiḃ.

2. Gaoṫ andeas teas is toraḋ;
Gaoṫ aniar iasg is bainne;
Gaoṫ aduaiḋ fuaċt is feannaḋ;
Gaoṫ anoir mear ar ċrannaiḃ.

3. Gaoṫ an earraiġ anoir aduaiḋ;
Gaoṫ an ḟoġṁair taoḃ ó ḋeas;
Gaoṫ an ġeiṁriḋ ar gaċ áird;
Gaoṫ an tsaṁraiḋ is cuma ann nó as.

4. Ní anaiṫe (anfa) go gaoṫ andeas.

5. Is teó aon puṫ aṁáin de'n ġaoiṫ andeas ná teinte ceap an doṁain.

6. Cuirfiḋ an ġaoṫ aduaiḋ an báisteaċ ar gcúl.

7. Is maiṫ an ḃean ċáiṫte an ġaoṫ.

8. Is olc an ġaoṫ ná séideann do ḋuine éigin.
9. An té go mbíonn long is lón aige ġeoḃaiḋ sé cóir uair éigin.
10. Is mairg a báiṫtear i nam an anaiṫe,
Is go dtagann an ġrian i ndiaiḋ na fearṫainne.
11. Ní hé lá na gaoiṫe lá na sgolb.

## SGAMAILL; NÉALLA; BÁISTEAĊ; FEARṪAINN.

Nuair a bíonn duine báiḋte fuar fliuċ tar éis beiṫ amuiġ fé'n mbáistiġ, baineann sé a ċuid éadaiġ ḋe agus cuireann sé leis an dteine iad ċun iad do ṫiormú. Do réir mar bíd dá dtiormú, bíonn gal ag éirġe as na héadaiġiḃ fliuċa. Sin mar a bíonn dá ḋéanaṁ i gcoṁnuiḋe ag an ngréin. Bíonn sí ag tiormú fliuċra an doṁain agus téiġeann an ġal a ḋ'éiriġeann as na háiteaċaiḃ fliuċa—a linntiḃ is a loċánaiḃ, a haiḃniḃ is a cuantaiḃ—i náirde 'sa spéir agus nuair a ṡroiseann sí cleite miṁe deineann sgamaill nó néalta de'n ġail. 'Na ḋiaiḋ sin, nuair a ḋ'éiriġeann na sgamaill níos áirde 'sa spéir, dlúṫuiġtear iad agus leigeann siad cuid dá ḃfliuċra uaṫa anuas arís. Sin mar a ṫagann an báisteaċ ċúġainn.

An áit 'nar iomadúla uisge .i. an ḟairrge mór, is ann is mó a deintear an tiormú san ag an ngréin; agus mar sin, is ós cionn na fairrge is mó bíonn na néalta. Aċ beireann na gaoṫa leó na sgamaill i dtreó na tíre agus má ḃuaileann na sgamaill i gcoinniḃ cnoc, tiomáintear i náirde 'sa spéir iad agus ansan deintear uisge arís díoḃ agus tuitid siad i ḃfuirm báistiġe nó fearṫainne. Siné a ċúis gur fliuċe na cnuic ná an talaṁ mín réiḋ. Siné a ċúis leis gurab í an ġaoṫ andeas nó an ġaoṫ aniar andeas is mó ṫugann an báisteaċ léi anso i nÉirinn.

## DRÚĊT.

I rit an lae bíonn an talaṁ go te agus téiġtear an t-aer os a ċionn le teas an tailiṁ. Bailiġeann an t-aer te sin a lán fliuċra ċuige féin. Insan oiḋċe fuarann an talaṁ agus leis sin fuarann an t-aer leis, agus mar sin ní féidir do'n aer a tuille fliuċra do ċoimeád.

Tuiteann cuid de'n ḟliuċra a ḃíonn 'san aer roiṁe sin ar an dtalaṁ. Drúċt a tugtar ar an ḃfliuċra san a ṫuiteann. Má ḃíonn an t-aer go fuar oiġreata nuair a ṫuiteann an drúċt, tugtar cuisne ar an ndrúċt.

Ar ḟéar agus ar aḋmad agus ar ḃilleógaiḃ na gcrann is mó agus is truime ṫuiteann an drúċt.

Má ḃíonn an oiḋċe sgamallaċ, ní ḃíonn oiread drúċta ann agus bíonn ann an oiḋċe ḃreáġ ġeal.

Má ḃíonn an oiḋċe gaoṫmar, ní ḃíonn oiread drúċta agus bíonn ann an oiḋċe ċiúin.

## CEÓ.

Ní féidir an fliuċra 'san aer d'ḟéisgint de ġnáṫ aċ má ḃíonn an t-aer go fuar agus an fliuċra go dlúṫ is soḟeisge é agus ansan tugtar ceó air. Má ḃíonn braonaċa an uisge níos mó ná mar a ḃíonn 'sa ċeó is ceóḃrán é.

## SNEAĊTA AGUS SIOC.

Má ḃíonn an t-aer go fuar oiġreata le linn na sgamall do ḋlúṫú, deineann sneaċta de'n ḟliuċra agus tuiteann sé 'na ċálógaiḃ móra boga bána. Nuair a ṫuiteann an ḃáisteaċ agus an sneaċta i dteannta a ċéile, tugtar fliċṡneaċta ar an ḃfearṫainn. Uaireanta, tuiteann na braonaċa báistiġe ar a sliġe anuas tré roinnt de'n aer a ḃíonn fuar oiġreata agus deineann cloċṡneaċta díoḃ. Is minicí a ṫuiteann cloiċṡneaċta 'sa saṁraḋ ná 'sa ġeiṁreaḋ, agus ins an oiḋċe níos minicí ná 'sa ló.

Nuair a ḃíonn an aimsir go hana-ḟuar tagann sioc (reóḋ) ar an dtalaṁ agus ar an uisge agus deineann sé iad ċóṁ cruaiḋ le cloiċ. Nuair a ṫagann an sioc trom ar an uisge, deirtear go mbíonn leac oiḋir air. Bíonn an sioc sleaṁain agus bíonn a lán daoine ag sleaṁnú air.

Nuair a deintear leac oiḋir de'n uisge, méaduiġtear ar ṫoirt an uisge—deineann aon troiġ déag de ṫroiġtiḃ ciúbaċa d'oiḋir de ḋeiċ dtroiġṫe ciúbaċa d'uisge. Siné fé ndeara dos na piobánaiḃ uisge pléasgaḋ le linn aimsire seaca 'sa ġeiṁreaḋ.

## TEINNTREAĊ AGUS TÓIRṪNEAĊ.

'Sé rud é an teinntreaċ ná an splanc ruiṫneaċ a léimeann a néallaiḃ niṁe nuair a ḃíonn siad lán dingte de'n ḟeiḋm aiḃliġe. I nioċtar an aeir ḃíonn daṫ geal bán ar an splannc nó ar an saiġneán aċ i náird na spéire, i gcleitiḃ niṁe, ḃíonn daṫ gorm air. Ḃíonn aiḃleaċ nó teinntreaċ insan spéir i gcoṁnuiḋe aċ ní ḃíonn splancraċa ann aċ le linn anfa agus doininne.

An ḟotramáil ṁór a ċloistear i ndiaiḋ an tsaiġneáin teinntriġe, tóirṫneaċ a tugtar uirṫi; aċ is le linn na haon uaire ṫárluiġeann an teinntreaċ agus an tóirṫneaċ. Is aṁlaiḋ a ġluaiseann an solas ó áit go ċéile, dá ḟaid ó ċéile iad, láiṫreaċ bonn baill; aċ baineann sé secund den ḟuaim 1,100 troiġ do ċur de.

## CAINTEANA A ḂAINEANN LEIS AN AIMSIR.

Cad é an saġas aimsire (lae, tráṫnóna, oiḋċe, maidne,) atá ann (é)?

Aimsir ḃreáġ ċruaiḋ; tráṫnóna aoiḃinn áluinn; lá brotalaċ teasaiḋe; lá fuar fliuċ fiain; oiḋċe ġaoṫṁar ġarḃ; maidin tais ċeoḋaċ; aimsir uaṫḃásaċ.

Tá an aimsir go dona mar le haimsir ġeiṁriḋ féin.

Tá an aimsir go breáġ bog cneasta, buiḋeaċas le Dia.

Tá sé ag fearṫainn, ag báistiġ, ag sneaċta go trom.

An ḃáisteaċ ag tuitim ar nós uisge tré ċriatar; ar nós na dileann.

An ḟearṫainn ag tuitim 'na taoisgeannaiḃ.

Clagarnaċ ḃáistiġe—sin báisteaċ ana trom a ḋeineann fotram mór nuair a ṫuiteann sí. Ag clasgairt ḃáistiġe.

Deallraṁ báistiġe ar an lá.

Lá ceaṫaċ.

Níl ann aċ cioṫ.

An ndéanfaiḋ sé báisteaċ? Ní ḋéanfaiḋ. Déanfaiḋ sé lá breáġ, le congnaṁ Dé.

Ḋein sé sioc, sneaċta, aréir.

“Mo ċreaċ is mo ċás ná ċaṫann sé sneaċta 'gus sioc!”

An dóiċ leat go mbeiḋ sioc againn anoċt?

Ní móide go mbeiḋ.
“A ṡúil ba ġlaise ná an drúċt ar feór!”
“Ag siuḃal an drúċta go moċ ar maidin,
Is ag bailiú galair ráite.”
Tá anfa gaoiṫe ann. Tá stoirm uaṫḃásaċ ann.
Conus tá an ġaoṫ ag séide? Tá an ġaoṫ andeas, anoir, aniar, adtuaiḋ.
Gaoṫ ḟuar oiġreata; gaoṫ nimhneaċ; gaoṫ ḃog ċneasta; leóiṫne deas gaoiṫe.
Ar crit leis an ḃfuaċt; ar baillċrit; m'ḟiacla ag déanaṁ ceóil an ġearraġuirt; fuairniṁ orm; barra-liobair ar mo ṁéaraiḃ.
Fuaċtáin ar mo láṁaiḃ; méirsgre; leaḋb.
Táim báiḋte fuar fliuċ; táim im lipín báiḋte.
Fliuċ go croiceann; an t-uisge ar sileaḋ leó; na héadaiġe greamuiġṫe díoḃ; an t-uisge agus an lataċ ag pliobarnaiġ 'na mbrógaiḃ.
Ag cur alluis; “oiread fraoċáin ins gaċ braon alluis a ḃí leis.”
Ag cur a teangan amaċ leis an dteas.
Tá an aimsir ag dul i mbreáġṫaċt, i ngile, i ḃfuaire, i gcneastaċt, i mbuige..
Tá an aimsir ag dul i ḃfliċe, i dtiormaċt, i ḃfeaḃas, i n-olcas.
Tá an lá ag glanaḋ suas.
Tá an donas ar an aimsir le fliċe, le sioc, le fuaċt

## SEANḞOCAIL I DTAOḂ NA HAIMSIRE.

1. Is fearr sioc ná síorḃáisteaċ.
2. Is fuar gaċ fliuċ.
3. Ḃáisteaċ ó Ḋia ċúgainn, aċ gan é ḃeiṫ fliuċ,
   Agus cuid an lae 'máraiġ go ndéanaiḋ sé anoċt.
4. Ní ḃéiḋ sé ag báistiġ i gcoṁnuiḋe.
5. Muna mbeiḋ sé tirm, is fliuċ is fearr é.
6. Ní torann tréan go tóirṫneaċ.
7. Aiṫriġe tóirṫniġe.
8. Diṫ gaċ síona an sioc.

### CEISTEANNA.

1. Conus a deintear an teóċt do ċoṁar? 2. Cad air go mbíonn an teóċt ag braṫ? 3. Cad é puinnte an treaca; puinnte an ḃeirḃṫe? 4. An ḃfuil meaḋċaint 'san aer? An mór í? 5. Conus

a deintear meaḋċaint an aeir do ṫoṁas? 6. Cad air go mbíonn meaḋċaint an aeir ag braṫ? 7. Conus d'aiṫneóċṫá ar an mbaróméadar cad é an sórt aimsire a ḃéaḋ ċugainn? 8. An ḃfuil fios agat aon ċomarṫaí eile soininne agus doininne? Áiriṁ roinnt ċomarṫaí díoḃ? 9. Cad is gaoṫ ann? Cad fé ndear é? 10. Cad fé ndear na sgamaill? an ḃáisteaċ? 11. An ḃfuil aon ḃaint ag an ngaoiṫ leis an mbáistiġ? Ciaca gaoṫ is mó ṫugann an ḃáisteaċ ċugainn? Cad 'na ṫaoḃ san? 12. Cad é an rud é drúċt? Cad fé ndeara é? 13. Caṫain is truime an drúċt? Caṫain is éadtruime é? Cad 'na ṫaoḃ san? 14. Mínig: an oiḋċe ag cur cuisne; ag siuḃal an drúċta. 15. Mínig: ceó; cioṫ; ceóḃrán; clagar. 16. Cad fé ndeara an sneaċta, an sioc, cloċa sneaċta (cloiċsneaċta), fliċsneaċta, agus leac oiḋir? 17. Cad fé ndeara do ṗíobánaiḃ uisge briseaḋ leis an sioc? An ḃfuil fios agat aon ní eile mar sin gurab é an sioc fé ndeara é? 18. Cad fé ndeara teinntreaċ is tóirṫneaċ? 19. Ciaca is túisge ṫárluiġeann? Cad 'na ṫaoḃ mar sin ná cloistear an tóirṫneaċ ċoṁ luaṫ is ċítear an teinntreaċ.

## SAOSÚIR NA BLIANA.

Tá ceiṫre saosúir (ráiṫí) 'sa ḃliain, mar atá: an t-Earraċ, ó lá 'le Briġde (an céad lá d'Ḟeaḃra) go dtí (an céad) lá (de) Ḃealtaine; an Saṁraḋ ó lá Ḃealtaine go dtí (an céad) lá (de) Lúġnasa; an Foġṁar ó lá Lúġnasa go dtí (an céad) lá (de ṁí na) Saṁna; agus an Geiṁreaḋ ó lá Saṁna go dtí lá 'le Briġde.

"Ní ṫig an fuaċt go dtig an t-Earraċ" adeir an seanḟocal; agus bíonn tosaċ an Earraiġ go fuar fliuċ fiain agus go cruaiḋ gaoṫṁar garḃ. Aċ do réir mar a ḃíonn an t-Earraċ ag imṫeaċt bíonn an aimsir ag dul i mbuige agus i mbreaġṫaċt. Mar adeir na seanḟocail: "Gaċ ra lá go maiṫ óm lá-sa amaċ," arsa Briġid; agus "gaċ lá go maiṫ óm lá-sa amaċ," arsa Pádruig, "agus leaṫ mo lae-se leis."

Is gearr go mbíonn an ġrian ag dul i ḃfeiḋm ar an dtalaṁ a ḃí 'na ċodla suain le linn an ġeiṁriḋ, gan rian anama ann, agus, leis sin, tosnuiġeann bláṫa an Earraiġ ar a ndúilleóigíní d'osgailt le gréin. An nóinín is túisge a ṫaisbeánann é féin, agus ansan an buiḋeaċán cumra agus lus áluinn buiḋe an ċinn ċruim, an míosaċ agus an tsail-ċuaċ. Tagann fás nuaḋ fé'n ḃféar agus ní fada go mbíonn an talaṁ fé aon ḃrat d'ḟéar ġlas úr. Bíonn na crainn ag sgéiṫe agus roiṁ deire an Earraiġ bíd go léir fé ḋuilleaḃar ḃreáġ ṫiuġ

ṫrom agus bíonn na crainn torṫaí ins na haḃlórdaiḃ clúduiġṫe le bláṫaiḃ bána agus le bláṫaiḃ dearga.

Na beiṫiḋiġ nár ḃfoláir a ċoimeád istiġ 'sa duḃluaċair, bíd ar a gcúilín teaṁraċ ag inḃear (foraiġeaċt) dóiḃ féin ins na páirceannaiḃ glasa ḃí go lom lándóiġte i rit an ġeiṁriḋ. Bíonn na huain óga agus na mionáin go haoiḃinn ag damas ar na bántaiḃ. Ansan is eaḋ tosnuiġeann na héanlaiṫ ar ċantain go ceólṁar is ar ċeileaḃar "ar aon ċraoiḃ aṁáin," agus is gearr go ḃfeictear iad, ag taḃairt broḃanna féir is tuiġe leó agus cleiti is fionnaḋ is olna is cúnlaiġ, ag déanaṁ a nead ins na crannaiḃ agus ins na sgairtiḃ, ins na sgeaċaiḃ agus i bpollaiḃ na ḃfallaí agus fé ḋíonaiḃ na dtiġṫe.

Bíonn an feirmeóir go gnóṫaċ ag saoṫrú na talṁan, ġá leasú is ag cur síl; bíonn an fiaḋaċ is an t-iasgaċ fé lántreól age luċt spóirt, is luċt na gclear lúṫ ag taiṫiġe iománuiḋeaċta is peile agus ag déanaṁ comórtais báire ar fud na dúiṫe.

Ó Lá Ḃealtaine amaċ bíonn breis teasa ag teaċt ins an aimsir; bíonn baluiṫ ċuṁra le fáġail ó'n sgeiċ ġil agus ó'n ḃféiṫlionn ar leaṫ-taoiḃ na mbóiṫre ar fud na tuaiṫe. Bíonn na gáirdíní lán de ḃláṫaiḃ mísle cuṁra ioldaṫaċa agus gaċ coill is garrán go binn ceólṁar le guṫ síréaċtaċ siḋe na neón.

Bíonn an uain go breáġ brotalaċ agus gaċ aon ní fé'n spéir ag féaċaint go háluinn is go haoiḃinn. Uaireanta bíonn an teas go hana ṁór agus bíonn ana ġealán ó'n ngréin. Bíonn muinntir na gcaṫraċ agus na mbailte mór múċta marḃ ag an dteas míċuiḃsaċ; agus bailiġid leó féin cois na fairrge nó amaċ fé'n dtuaiṫ. Is breáġ an ní ansan suiḋe i gcluiṁais tráġa ag súġaḋ aeir ġlain na fairrge nó dul ag snáṁ 'sa tsáile ḃríġṁar. Dob' aoiḃinn don té ḟéadfaḋ dul fé sgáṫ na gcrann i lúib na coille craoḃaiġe ag éisteaċt le binnġuṫ na néan nó dul ins na gáirdínib agus na caora mísle is an súġċraoḃ subáilceaċ is na spiúnáin boga blasta d'iṫe

Bíonn an féar fásta ins na móinḟéaraiḃ i lár an tsaṁraiḋ agus, roiṁ deire an Ṁeiṫiṁ, bíonn a lán de bainte agus, roiṁ deire an tsaṁraiḋ, bíonn an t-arḃar go breáġ buiḋe agus é dá ṡuaṫaḋ anonn is anall le leóiṫniḃ boga gaoiṫe.

Is é an saṁraḋ tráṫ na haeriḋeaċta is na seilgí agus níl aon lá ná feictear gasraí ag dul i náit éigin ag déanaṁ áṫais dóiḃ féin cois tráġa na dtonn nó i nimeall coille cois aḃann, ar imeallḃórdaiḃ loċa linn-ḟiaclaiġ nó ar ṁullaċ cnuicín ḟraoiġ.

Baintear na barraí go léir 'sa ḃFoġṁar. Bíonn na húḃla is na péiríní aiḃiḋ agus cnuastar iad sar a dtagann gaoṫ is gairḃṡíon an ġeiṁriḋ.

Leanann teas an tsaṁraiḋ go minic go lár an ḟoġṁair agus bíonn an aimsir de ġnáṫ go bog cneasda go deire an ḟoġṁair. Tagann éagsaṁlaċt gaċa daṫa ar ḋuilleaḃar na gcrann sar a dtuiteann na bileóga agus is aoiḃinn an radarc iad le feisgint. Aċ má ḃíonn aon ġaoṫ i naon ċor ann is beag de'n duilleaḃar a ḃíonn le feisgint ar na crannaiḃ Lá Saṁna.

Bíonn na laeṫeanta ag dul i ngioraċt ó Lá Ṡain Seáin (an dara lá fiċead de Ṁeiṫeaṁ) amaċ, agus ó Lá Saṁna go Nodlaig bíonn na laeṫeanta ana ġairid agus tuiteann an oiḋċe go mórluaṫ 'san tráṫnóna. Bíonn an uain go garḃ agus go fliuċ. Ní ċloistear glór binn na néan a tuille, ná ní ḃíonn aoiḃneas ar biṫ 'sa dúṫaiġ aċ é go léir marḃ gan anamúlaċt gan áilneaċt. Bíonn sioc agus sneaċta uaireanta agus báisteaċ coitċianta, tuillte doiṁne donna insna haiḃniḃ, pluid ar ḃóiṫriḃ, agus fuaċt ar ḋaoiniḃ.

Aċ, mar sin féin, ní ḃíonn an geiṁreaḋ gan a ḃuaḋa féin. Siné tráṫ an spóirt go léir—fiaḋaċ an ṁada ruaiḋ is an ġirrḟéiḋ agus láṁaċ gunnaí tréan ar éanlaiṫ coille agus riasga. Agus insna hoiḋċeantaiḃ fada is eaḋ ḃíonn na sgoruiḋeaċta is na céiliḋṫe ag comursanaiḃ i dtiġṫiḃ a ċéile, ag imirt ċártaí is ag rinnce, ag aḃrán is ag innsint sgéalta. Má ḃíonn an t-aer amuiġ go fuar agus go fiain, bíonn spórt agus sgléip agus siamsa insna tiġṫiḃ muinntire 'sa ċaṫair agus ar an dtuaiṫ.

Is le linn an ġeiṁriḋ a ḃíonn na cluiċí is fearr le feisgint i naṁarclannaiḃ na gcaṫraċ, mar, i riṫ an ġeiṁriḋ, ní ḃíonn aon ḟonn aeriḋeaċta ist oiḋċe ar ḋaoiniḃ agus, mar sin, tugaid aġaiḋ 'na sluaiġtiḃ ar aṁarclannaiḃ is ar ċuirmiḃ ceóil. Agus an duine aonair féin, bíonn suaimhneas cois teine aige 'sa ġeaṁoiḋċe, ag léiġe sgéil ṁaiṫ ḟiannaiḋeaċta, nó má's mac léiġinn

é, níl a ḃac air na húġdair do sgrúdaḋ ag lorg an eólais.

Tagann an Nodlaig leis an bfás nuaḋ 'sa ló agus is gearr go nimṫiġeann cuimne cruaḋtain is fuaċta an ġeimriḋ agus duairceas duḃluaċair na bliana le haiséirġe an Earraiġ.

## SEANḞOCAIL.

1. Samraḋ ceóḋaċ; Earraċ reóḋaċ; Fóġṁar grianṁar; Geimreaḋ rianḟliuċ.
2. Earraċ, Samraḋ saor ar ḟuaċt;
   Fóġṁar déasṁar go mór-ċruas;
   Geimreaḋ goaireaċ glas ainṁear;
   Saorúir ḃliana mar a deirtear.
3. Is maiṫ an cáirde lá fada samraiḋ.
4. Samraḋ riaḃaċ is Fóġṁar grianṁar.
5. Is iomḋa cor ċuireann lá Earraiġ de.
6. Ní ḃíonn aon ionntaoiḃ a lá fóġṁair.
7. Geimreaḋ ceóḋaċ, Earraċ reóḋaċ, Samraḋ grianṁar, Fóġṁar breáġ biaḋṁar.
8. Sgríob liaṫ an Earraiġ.
9. Bíonn ceann duḃ ar gaċ maidin earraiġ.
10. Stoirm ṡamraiḋ nó calm geimriḋ.
11. Samraḋ gaċ síon go Nodlaig.
12. Is úr gaċ broḃ go Nodlaig.
13. Nodlaig ġrianṁar a ḋeineann roilig ḃiaḋṁar (ṁéit).
14. Ní ḃíonn sneaċta ar ċraoiḃ ó lá 'le Bríġde amaċ.
15. Ní ḋíriġe an cnáṁ ar ḋrom na laċann ná lá 'le Pádruig i lár an Earraiġ.
16. Laeṫeanta na bó riaḃaiċe. Sin iad an dá lá deiriḋ de Ṁárta agus an ċéad lá d'Aḃrán. Is aṁlaiḋ a ċuir an ḃó riaḃaċ an Márta ḋi gan an bás dá breiṫ, agus ansan leis an teasbaċ do ṫug sí duḃṡlán fé Ṁárta gan aon dá ċuid do ḋéanaṁ dá ḋiċeall as san amaċ. Ansan is eaḋ do ḃailiġ an Márta na gaota go léir ċuige aċ do ṫeip air an ḃó do ṁarḃaḋ aċ do fuair sé lá ar iasaċt ó Aḃrán agus do cailleaḋ an tseanḃó riaḃaċ le fuaċt is le hanfa an tríṁaḋ lae.
17. Gairḃṡíon na gcuaċ—fearṫainn agus fuaċt.

### CEISTEANNA.

1. Cad fé ndeara saosúir na bliana? 2. An mó saosúr 'sa bliain? Áiriṁ iad agus abair caṫain a ṫosnuiġeann gaċ saosúr díoḃ agus caṫain a ḃíonn deire leis. 3. Tabair cúntas ar an aimsir le linn gaċ saosuir fé leiṫ. 4. Taḃair cúntas ar ḋeallraiṁ na tuaṫa le linn gaċ saosúir fé leiṫ. 5. Cad í an obair a ḋeineann an feirmeóir ins gaċ saosúr fé leiṫ? 6. Abair conus a ċaiṫtear gaċ saosúr fé leiṫ díoḃ. 7. Ciaca saosúr díoḃ is fearr leat agus cad 'na ṫaoḃ? 8. "Tá a ḃuada féin ag gaċ saosúr." Deiṁniġ an ċaint sin nó sáruiġ é.

## FÉILÍ NA BLIANA.

Ḃíonn gaċ féile eaglaise 'na lá féile ag muinntir na hÉireann, go mórṁór Lá Nodlag (an cúigṁaḋ lá fiċead de ṁí na Nodlag), an ḟéile is mó 'sa ḃliain ag an nGaeḋeal. An lá san iseaḋ do rugaḋ Críost, molaḋ go deó leis, i mBetel toir, agus bíonn féile mór ages na críostuiḋṫiḃ riaṁ ó ṡin mar ċuiṁneaṁ air.

Oiḋċe Nodlag (an oiḋċe roiṁ Lá Nodlag) lastar coinneal mór ċéireaċ ins gaċ tiġ—an leanḃ is óige 'sa tiġ is é lasann í—agus cuirtear 'na seasaṁ 'sa ḃfuinneóig í agus deintear an ċoinneall féin agus an tiġ go léir do ṁaisiú le cuileann na gcaor ndearg agus le heiḋin i nonóir na féile. An oiḋċe sin leis, cuireann na leanḃaí óga ins na bailtiḃ a stocaí ar croċaḋ age cosaiḃ a leabṫan le súil go dtiocfaiḋ San Nioclás (Santa Clás) ċuca le féirín deas dóiḃ.

Ar maidin Lae Nodlag, bíonn gaċ éinne 'na ṡuiḋe go moċ mar bíonn an t-Aifreann go moċ an ṁaidin sin. Agus, maidir leis na leanḃaíḃ, is ar éigin ṫagann néal codalta orta an oiḋċe sin le cuiṁneaṁ ar cad a ṫaḃarfaiḋ Santa Clás ċuca. Aċ mar sin féin, tagann sé i gan ḟios dóiḃ agus níl aon treó aċ a mbíonn de sgléip agus de ṡult ar maidin ages na leanḃaíḃ ag féaċaint ar a ḃféiríniḃ go léir.

Ḃíonn sé duḃ dorċa agus na daoine ag dul ċun an Aifrinn; aċ, mar sin féin, bíonn pobal mór ag an gcéad Aifreann an lá san ag glacaḋ Comaoine Naoṁṫa, tar éis ḃeiṫ ag an ḃfaoisdin an oiḋċe roiṁe sin. Nuair a

castar na coṁursain ar a ċéile, bíḋ ag guiḋe gaċ beannaċta ḋá ċéile mar seo :—

Nodlaig ṁaiṫ (ṡona, ṡéanṁar) ḋuit (ḋaoiḃ).
Nodlaig fé ṁaise agus fé ṡéan duit (daoiḃ), ⁊rl.,

agus ansan an freagra: “Gurab amlaiḋ ḋuit (ḋaoiḃ), a ḃean uasal (a ḋuine uasail, a ṁic ó, a inġean ó) agus a lán eile ’na teannta.”

“Gurab é do ḋálta (ḃúr ndálta) é” agus “go mbeirimíd slán ar an am so arís.”

Ansan taréis an ḃreicfeasta, bíonn bean an tiġe go cúramaċ i mbun an dínnéir, mar bíonn fleaḋ ṁór agus féasta ins gaċ tiġ an lá san. Na daoine boċta féin, dá luiġeaḋ é a gcuid ’on tsaoġal, bíonn rud éigin ’sa ḃreis aca i gcóir an lae sin, mar bíonn gaċ éinne ag cur ċuige i gcóir na Nodlag, agus bíonn gaċ éinne go fial flaiṫiúil fé ḋiġ agus fé ḃiaḋ agus fé airgead agus fé gaċ sagas eile féirín le linn na Nodlag, i dtreó naċ baoġal don duine ḃoċt féin gan ḃreis is a ḋóiṫin a ḃeiṫ aige le niṫe agus le ól, agus b’ḟéidir soḋluiscí eile seaċas san go léir.

Bíonn árdáṫas ar gaċ éinne. Bíonn ceól agus aḃráin agus rínnce ins na tiġṫiḃ ag muinntir an tiġe féin, mar is gnáṫ le gaċ éinne ḃeiṫ ’sa ḃaile ina ṫiġ féin an lá san. Leanann féile na Nodlag go dtí taréis Nodlag na mBan (an séṁaḋ lá d’Eanair).

An lá i ndiaiḋ lae Nodlag is é lá ’le Stioṗáin. Téiġeann sgata garsún timpal an lá san ins na bailtiḃ beaga agus aiġṫe fidil orṫa agus bíonn craoḃ ċuilinn aca agus dreóilín marḃ ar croċaḋ airtí. Téiġid timpal ó ṫiġ go tiġ ag bailiú airgid do’n dreóilín agus aḃrán aca mar seo dá ráḋ aca :—

Dreóilín a fuaras-sa ṫíos ar an inse
Fé ḃrágaid ċarraige agus caraḃat síoda air;
Ṫugas-sa ċugaiḃ é, a lánaṁa an tiġe seo,
Agus go mba seaċt ḃfearr um an dtaca so arís siḃ. ⁊rl.

Tugtar “Oiḋċe an ḋóiṫin ṁóir,” ar oiḋċe Ċoille, an lá deiriḋ de’n ḃliain. Deirtear, má iṫeann duine a ḋóiṫin an oiḋċe sin, go mbeiḋ a ḋóiṫin le niṫe aige go dtí deire na bliana ċuige. Ins an tsean-aimsir deintí

bulóg ḃreáġ ṁór aráin agus do buailtí i gcoinniḃ an doruis í agus le linn a buailte, adeirtí :

> “ Fógraim an gorta go tír na dTúrcaċ
> go bliain ó anoċt agus anoċt féin go fírinneaċ.”

Ar uair an ṁeaḋon-oiḋċe, ḃíoḋ gaċ éinne go himṡníoṁaċ féaċaint conus do ḃíoḋ an ġaoṫ ag séiḋe. Má's aniar a ḃeaḋ sí, ḃeaḋ bliain ṁaiṫ raṫúil ages na Gaeḋealaiḃ ; aċ, má's anoir a ḃeaḋ sí, is ages na Sasanaiġ ḃeaḋ an buaḋ.

Oiḋċe Nodlag beag deirtí go ndeintí fíon de'n uisge ar uair an ṁeaḋon oiḋċe.

Tugtar an Inid ar an aimsir ó Lá Nodlag na mBan go dtí Céadaoin an Luaiṫriḋ. Le linn na haimsire sin is eaḋ deintear na cleaṁnais.

Máirt na hInide an lá déanaċ ċun pósta roiṁ an gCarġaos, agus insan treanaimsir, do ḃíoḋ sgata áilteóirí insna bailtiḃ beaga agus téad mór fada láidir aca agus aon ċailín ná fear ionṗósta do ġeiḃidís ag siuḃal na sráide do ċaraidís an téad 'na dtimpal orta agus do tarraingidís fan na sráide leó iad, “ ġá mbreiṫ leó ċun na Sgeilge ” ḃídís, mar 'ḋ eaḋ. Oiḋċe na Sgeilge a tugtar ar an oiḋċe sin. An té go mbeifí ag déanaṁ cleaṁnais dó (di) agus ná críonófí é, adeirtí go ndeaġaiḋ sé (sí) ċun na Sgeilge. Deirtear, 'sa treanaimsir nuair a deineaḋ dliġe na hEaglaise i dtaoḃ gan pósaḋ a ḋéanaṁ i riṫ an Ċarġaois, nár ṡrois an dliġe sin an ṁainistir a ḃí 'sa Sgeilg i naon ċor, agus go ndeintí póstaí ansúd i riṫ an Ċarġaois.

Bíonn fleaḋ agus féasta ins gaċ tiġ an oiḋċe sin Máirt na hInide, ag taḃairt slán le sóḋluistí go deire an Ċarġaois. Deintear pancóga ins gaċ tiġ agus bíonn ana ḟleaḋ aca.

Oiḋċe Lae 'le Briġde (an t-aonṁaḋ lá déag ar ḟiċid d'Eanair) téiġean na buaċaillí is na cailíní timpal ó tiġ go tiġ agus dealḃ a dtugtar bríġdeóg air aca dá iomċar, ag bailiú airgid mar a deintear Lá 'le Stiopáin. Lá 'le Pádruig bíonn an treamrós dá ċaiteaṁ age gaċ éinne mar gur leis an treamróis a ḋein Pádruig rún na Tríonóide do ċur i núil dos na Gaeḋealaiḃ fad ó.

Bíonn cuirmeaċa ceóil ins na bailtiḃ an oiḋċe sin i nonóir do Ṗatrún naoṁṫa na nGaeḋeal.

Doṁnaċ Cásga (an lá d'aiséiriġ Críost ó ṁarḃaiḃ) iteann gaċ éinne níos mó uḃ ná mar is gnáṫ. Aċ féaċ dliġe na nuḃ:

Uḃ fiorḋuine-uasal;
Dá uḃ duineuasal;
Trí huiḃe bodaċ;
Ceiṫre huiḃe feile-ḃodaċ.

Lá Ḃealtaine do croċtí craoḃ ġlas le hursain gaċ dorais ag cur fáilte roiṁ an samraḋ, agus na trucaillí ṫeiġeaḋ amaċ fé'n dtuaiṫ le harán, do ḃíoḋ craoḃ ġlas i nairde orṫa leis.

Oiḋċe Lae Ṡain Seáin (an t-aonṁaḋ lá fiċead de Ṁeiṫeaṁ) deintear teinte móra cnáṁ ins gaċ baile agus bíonn na daoine óga ag rinnce 'na dtimpal go déanaċ ins an oiḋċe agus do réir mar ḃíonn an lasair ó'n dteine ag dul i luiġeaḋ bíd ag léimt ṫáirsti.

Oiḋċe ṁór ġrinn ages na Gaeḋealaiḃ is eaḋ Oiḋċe Ṡaṁna (an t-aonṁaḋ lá trioċad de Ḋeire Foġṁair). Bíonn suipéar mór ins gaċ tiġ an oiḋċe sin agus deintear bairín-breac i gcóir an tsuipéir agus curtar a lán neiṫe isteaċ ann, mar atá: fáinne, ceirt, méaracán, píosa lasán, cnaipe, leaṫraol nó raol. Bíonn gaċ éinne ar cipíniḃ féaċaint cad a geoḃaiḋ sé (sí) agus is mó fonn cuardaiġ ná fonn iṫte a ḃíonn orṫa, go mórṁór ar na daoiniḃ óga. An duine ġeiḃeann an fáinne is é (í) is luaṫa pósfar; an té ġeiḃeann an lasán is é (í) is luaṫa caillfear; ma's cailín a ġeiḃeann an méaracán nó an cnaipe is tailliúir a ṗósfaiḋ sí; an duine ġeiḃeann an t-airgead beiḋ saiḋḃreas aige (aici).

Taréis an tsuipéir, curtar tubán lán d'uisge i lár an urláir 'sa ċistin agus curtar a lán uḃall isteaċ ann; agus bíonn gaċ duine ag iarraiḋ uḃaill a ṫógaint amaċ as an dtubán le na ḃéal gan láṁ do ċur 'san uisge ná 'sa tubán. Uaireanta curtar airgead ar ṫóin an tubáin agus ansan bíonn ana-spórt ar fad ag féaċaint ar na buaċaillíḃ ag tumaḋ a gcinn 'sa tubán d'iarraiḋ an airgid.

Uaireanta eile cuirtear dá ṗíosa aḋmaid i ḃfuirm ċroise tar a ċéile agus cuirtear ubaill agus coinneall ar lasaḋ ar gaċ ra mbeann de'n ċrois. Ansan deintear an ċrois aḋmaid a ċroċaḋ a crúca 'sa ċistin agus deintear í ċasaḋ go mear agus, níl aon tseó aċ a mbíonn de spórt agus de ṡult ag muinntir an tiġe d'iarraiḋ ubaill do ṡnapaḋ de'n ċrois.

Le linn an spóirt sin do ḃeiṫ ar siubal, bíonn roinnt ċailíní is buaċaillí i naice na teine agus iad ag cur dá ċnó i naice a ċéile ar an iarta agus ainm cailín aca ar ċnó agus ainm buaċalla ar an gcnó eile. Má ḟanann an dá ċnó i naice a ċéile go léimid i néinfeaċt, le teas na teine, adeirtear go bpósfar an ḃeirt sin. Aċ má léimid ó na ċéile go luaṫ taréis a gcurṫa le hais a ċéile, ní pósfar go deó iad.

Deintear an cleas céadna san do ċur i mbáisín uisge.

Nuair a ḃítear tuirseaċ de sin mar ċluiċe, tosnuiġtear ar ċleas na mbáisíní. Cuirtear trí báisíní ar an mbórd le hais a ċéile, fáinne i gceann aca, uisge i gceann eile, agus cré 'sa tríṁaḋ ceann. Ansan cuirtear púicín ar ḃuaċaill nó ar ċailín; siublann sé (sí) ċun an ḃúird d'iarraiḋ báisín an ḟáinne d'aimsiú, mar an té d'aimsiġeann an fáinne is é (í) is luaṫa pósfar. An té d'aimsiġeann an t-uisge is é is túisge raġaiḋ tar fairrge; agus an té d'aimsiġeann an ċré is é is túisge ġeoḃaiḋ bás.

'Sa tseanaimsir do ṫéiġeaḋ sgata buaċaillí ar fud an ḃaile oiḋċe Ṡaṁna ó ṫiġ go tiġ agus a gceannaċa go léir duḃ i dtreó na haiṫneófí iad, agus culaiṫí de ṫuiġe umpa ag bailiú airgid. "Buaċaillí tuiġe" do tugtí mar ainm orṫa. Agus do ḃíoḋ an rann fada so aca:

Ahem! Aham!
Anoċt Oiḋċe Ṡaṁna!
Cuir muc 'nár measg;
Cuir muc dár gcaḃra;
Cuir leic ar linn:
Cuir linn ar leic;
Cuir raiṫneaċ ruaḋ;
Cuir gruaig le cinn;

Cuir sop ins na fuinneóga;
Agus clár ins na siġeóga.
Fuilig do ṗian, a ḃean an tiġe.
Is na fuilig mo ċuid-se aráin ná m'im.
Gura seaċt mó measa do ḟear an tiġe,
Mara gcuiriḋ sé an breall mór fada buiḋe
Anuas ó ṫóin an tiġe.
Fíníní! Fáiníní!
Íoċdaráin! Uaċdaráin!
Iṫeaḋ na caoirig na cupóga,
Agus iṫimís féin an gráinseaċán.
Buail an fear 'na ḋrom;
Buail a ḋrom fé.
Liúiġiḋ go léir amaċ,
Is liúiġfead-sa féinig liḃ.
Húrá!!!
Seo, a ṁáiġistreás,
Cuardaiġ do ṗócaí,
Agus tabair rud éigin dos na buaċaillíḃ,
Agus sgaoil ċun siúbail iad,
Nó buail mé féin idir an dá ṡúil
Le píosa leaṫċoróinneaċ.

I "gCúirt an Meaḋon-Oiḋċe" tá cur síos ar ṗiseógaiḃ eile do deintí a ċleaċtaḋ oiḋċe Ṡamhna:

"Níor ḃ'áil liom codlaḋ go socair aon uair díoḃ,
Gan lán mo stoca de tortaiḃ fám ċluasaiḃ,
Is deiṁin nár ḃ'obair liom trosgaḋ le cráiḃṫeaċt,
Is greim ná blogam ní ḟloigfinn trí tráṫa.
I naġaiḋ an tsroṫa do ṫumainn mo léine
Ag súil trém ċodlaḋ le cogar mo ċéile.
Is minic do ċuaiḋ mé ag sguabaḋ fé'n stáca,
M' ingne is mo ġruag fá'n luaiṫ-ġríos d'ḟágainn.
Do ċuirim an tsúist fá ċúil na gáible;
Do ċuirinn an rán go ciúin fá'n adairt ċugam;
Do ċuirinn mo ċuigeall i gcillín na háta,
'S do ċuirinn mo ċeirtlín i dtein-aoil ṁic Raġnaill;
Do ċuirinn an ros ar ċorp na sráide,
'S do ċuirinn 'san tsop ċugam tor cabáiste.

Do ḃíoḋ agus bíonn fós cluiċí agus cleasa de gaċ

aon tsórt ar siuḃal ins na tiġṫiḃ an oiḋċe sin, agus ní le dúil ins na piseóga aċ le fonn suilt agus caitiṁ aimsire; aċ i ndeire an spóirt agus na sgléipe go léir ní hé a ndearṁad gan paidir do ċur go dúṫraċtaċ ċun Dé le hanmann na marḃ go léir.

Um Ṡaṁain tosnuiġeann an doineann agus an droċ-aimsir, agus is beag aeriḋeaċt ná obair d'aon tsaġas is féidir a ḋéanaṁ amuiġ ist oiḋċe as san go deire an Earraiġ, i dtreó gur ar sgoruiḋeaċt i dtiġṫiḃ a ċéile nó i dtiġ éigin a ḃeaḋ coṁgaraċ dóiḃ go léir nó 'na mbeaḋ muinntir tiġe láġaċ gráḋṁar, a ḃíonn na fir is na buaċaillí gaċ oiḋċe, ag seanċus nó ag imirt cártaí, agus anois is arís, ag rinnce is ag aḃrán. Bíonn sgéalta dá ninnsint uaireanta. 'Sa tseanaimsir do ḃíoḋ na sgéaluiḋte ní ba ḟlúirriġe ná mar atáid anois, agus ḃíoḋ cuid des na sgéaltaiḃ fada go maiṫ; aċ is dóċa, cé go raiḃ an focal ann, nár innseaḋ riaṁ "sgéal ó Ṡaṁain go Bealtaine."

An Ḟiann, fad ó, leis, ḃídís ag fiaḋaċ is fiannċosgairt leaṫ de'n ḃliain; aċ ó Ṡaṁain go Bealtaine, ḃídís ar coinnṁeaḋ ar ḟearaiḃ Éireann 'na dtiġṫiḃ.

## CEISTEANNA.

1. Cad iad na féilí móra 'sa ḃliain ag an nGaeḋeal? 2. Sgríoḃ síos go hiomlán i ḃfoclaiḃ caṫain a ḃíonn gaċ féile dá náirṁiġir 3. Taḃair cúntas gairid ar nósaiḃ na Nodlag. 4. Cad a ḃíonn ag baint codla na hoiḋċe des na leanḃaiḃ Oiḋċe Nodlag? 5. Cad é an deifríoċt atá idir Oiḋċe Nodlag agus Oiḋċe Lae Nodlag? 6. Sgríoḃ síos cúpla beannaċt Nodlag. 7. Cad é an nós a ċleaċtṫar Lá 'le Stiopáin? 8. Míniġ go cruinn is go baileaċ: oiḋċe an dóiṫín ṁóir; oiḋċe na Sgeilge; féirín Nodlag; bríġdeót. 9. Cad iad nósa Doṁnaiġ Ċásga, Lae 'le Pádruig, agus Oiḋċe Lae Ṡain Seáin? 10. Taḃair cúntas ar nósaiḃ Oiḋċe Ṡaṁna. 11. Míniġ go cruinn is go beaċt: sgéal ó Ṡaṁain go Bealtaine; mí na mbréag; pancóga; dliġe na nuḃ; buaċaillí tuiġe.

## SEANFOCAIL.

1. Oiḋċe Nodlag ṁór gan feoil;
Oiḋċe Ḟéile Bríġde gan im;
Doṁnaċ Cásga gan arán;
Is naċ é sin an gearán lom.

2. Céadaoin an Luaiṫriġ go mbaintear na cluasa de'n té iosfaḋ feóil.
3. Aoine an Ċéasta is mór an céasaḋ bainne d'ól.
4. Domhnaċ Casga is mór an náire beiṫ gan feóil.
5. Domhnaċ na Failme is Satarn Cásga,
Bíonn an ġrian ag rinnce le ḣátas.
6. Biaḋ agus deoċ um Nodlaig agus éadaċ nuaḋ um Ċáisg.
7. Seaċt seaċtṁaine reaṁra ó Ṡaṁain go Nodlaig.
8. Ó lá 'le Briġde amaċ, bíonn na héin ag déanaṁ nead, bíonn na caoire ag breiṫ na nuan is an uain ag ag dul i dteas.
9. Ċeiṫre Ráiṫí na bliana.
Ráiṫe ó Nodlaig go féile Pádruig;
Ráiṫe ó ḟéile Pádruig go féile Ṡeáin;
Ráiṫe ó ḟéile Ṡeáin go féile Ṁíċíl;
Agus ráiṫe ó ḟéile Ṁíċíl go Nodlaig arís.

10. Ceist:
Do ḃíos i dtiġ um Ṡaṁain
is d'iṫeas mo ċuid de ġaṁain;
Ḃí gaṁain ag an ngaṁain sin
Bliain ó'n Saṁain sin.

Freagra—Is aṁlaiḋ a cuireaḋ mo ċuid ar ḋrom gaṁna.

# Clann agus Muinntir.

Tá clann ṁór agam aṫair agus agam ṁáṫair. Mór-ṡeisear clainne, cúigear mac (clann ṁac) is beirt ingean (clann ingean). Mar sin tá ceaṫrar dearḃráṫar (driṫár) agamsa agus beirt deirḃṡéar (driféar). Nuair a rugaḋ gaċ duine againn tugaḋ ċun na heaglaise sinn cúpla lá 'na ḋiaiḋ sin agus do baisdeaḋ sinn. An sagart do ḃaist sinn agus do ḃí beirt ċáirdeas Ċríost ag seasaṁ linn (aṫair baisdiġe agus máṫair ḃaisdiġe) 'sa ḃaiste. Fuair gaċ duine againn ainm fé leiṫ nuair a baisdeaḋ sinn. Ainm baisde a tugtar ar an ainm sin mar atá, Diarmuid, Íde, Máire. Sloinne a tugtar ar ainm muinntire, mar atá, Ó Conaill, Mac Cárṫaiġ.

Tá aṫair agus máṫair m'aṫar 'na mbeaṫaiḋ fós agus aṫair mo ṁáṫar leis. Seanaṫair daṁsa is eaḋ aṫair m'aṫar nó aṫair mo ṁáṫar, agus is í máṫair m'aṫar-sa mo ṡeanṁáṫair-se. Tá mo ṡinseanaṫair ('se sin, sean-aṫair m'aṫar) marḃ le fada.

Tá cúpla driṫáir agam ṁáṫair agus cúpla drifiúir aici leis. Úncail daṁsa is eaḋ gaċ driṫáir díoḃ san agus áintín is eaḋ gaċ drifiúir díoḃ. Tá na driṫáireaċa agus na driféaraċa san mo ṁáṫar pósta leis agus tá clann ag gaċ duine aca. Gaolta ḋaṁsa is eaḋ gaċ leanḃ díoḃ san. Clann na beirte is eaḋ sinn. Tá col ceaṫrair eadrainn. Táimíd a dó 's a dó. Má's mian liom a innsint ciaca driṫáir dom aṫair nó driṫáir dom ṁáṫair m'uncail, deirim gur driṫáir aṫar dam é nó drifiúir ṁáṫar dam í m'áintín d'ḟonn cruinnis ċainte. Ar an gcuma gcéadna, laḃraim i dtaoḃ "mic driṫár aṫar dam" nó "ingine driféar máṫar dam" dá ṫaisbeáint go cruinn cad é an gaol a ḃíonn eadram-sa agus duine den ċáirdiḃ gaoil.

Do pósaḋ driṫáir dam le déanaiġe. Nuair a ḃíonn a ḃean (a ċéile) ag caint 'nár dtaoḃ-ne, tugann sí "muinntir mo ċéile" orainn. "Aṫair mo ċéile" a tugann sí ar aṫair a fir agus "máṫair mo ċéile" a

ṫugann sí ar a ṁáṫair. Agus sin mar a laḃrann seisean leis i dtaoḃ a muinntire sin.

Lánaṁa a tugtar ar ḟear agus ar ṁnaoi a ḃíonn pósta agá céile. Clann a tugtar ar a leanḃaiḃ. Má ċailltear an fear, tugtar "baintreaċ" ar an mnaoi. Má's í an ḃean a ċailltear, tugtar "baintreaċ fir" ar an ḃfear. Má ċailltear iad araon, tugtar "dílleaċta" ar gaċ duine dá gclainn. Is minic a ṗósann fear nó bean tar éis a céile (céile) d'ḟágail ḃáis. Leasṁáṫair (leasaṫair) is eaḋ an tarna bean (fear) sin do ċlainn na céad ṁná (an ċéad ḟir). Leasinġean nó leasṁac don tarna mnaoi nó don tarna fear is eaḋ inġean nó mac na céad ṁná nó an ċéad ḟir.

Gaolta a tugtar ar ṁuinntir lánaṁan go dtí an tríṁaḋ glún. Coṁgas a tugtar orṫa as san siar. 'Sé sin ó'n ngas (bpréaṁ) gcéadna do ṡíolruiġeadar. Nuair a ṫugann beirt (buaċaill agus cailín) gráḋ agus searc dá ċéile agus geallúint ṗósta eatorṫa, bíonn siad i náiriṫe agá céile, bíd i gcleaṁnas. Nó, má's aṁlaiḋ a deintear margaḋ an ṗósta bíonn cleaṁnas pósta ann. Cleaṁnas pósta a tugtar ar ṁargaḋ an ṗósta.

Cliaṁain is eaḋ an fear (ḃean) do ṁuinntir a ṁná (a fir). Cliaṁain isteaċ is eaḋ an fear ṫéiġeann isteaċ i dtiġ a ṁná tar éis pósta ċun ċoṁnuiḋṫe ann, le na muinntir.

Tar éis an ṗósta bíonn bainḟeis (fleaḋ) mór ag muinntir na lánaṁan. Tar éis na bainḟeise téiġeann an lánaṁain nuaḋṗósta ó ḃaile go cionn tamaill ag caiṫeaṁ mí na meala.



Col ceaṫrair a tugtar ar an ngaol atá idir ċlann na beirte (C agus D) mar tá col pórta eatorṫa toisg an gaol atá idir an ceaṫrar—A agus B, (an ḃeirt druṫár, nó an ḃeirt druféar, nó an druṫáir agus an drufiúir) agus a gclann araon, C agus D.

Mar sin, tá col ceaṫrair idir C agus D. Táid a dó 's a dó.

Tá col cúigir idir C agus F, nó idir D agus E. Táid a dó 's a trí.

Tá col seisir idir E agus F. Táid a trí 's a trí.

Tá col móirseisir idir E agus H, nó idir F agus G. Táid a trí 's a ceaṫair.

Tá col oċtair idir G agus H. Táid a ceaṫair agus a ceaṫair.

## SEANḞOCAIL.

1. Is báiḋiúil iad luċt éinċine.
2. Is maol guala gan ḃráṫair agus is mairg a ḃeaḋ gan druṫáir.
3. Níl gaol ag aon re saoi gan séan.
4. Iomaḋúlaċt gaoil ar ḃeagán carad.
5. Mairg a ṫréigeas a ḋuine gnáiṫ ar ḋuine ḋá ṫráṫ nó trí.
6. Ní gráḋ go clann.
7. Is mac duit do ṁac go bpóstar; aċ is inġean duit t'inġean go dtéiġiḋ sí 'sa ċré.
8. Bean ṁic is máṫair ċéile mar a ḃeaḋ cat is luċ ar agaiḋ a ċéile.
9. Gaol fad amaċ! Inġean leas-druféar seinsean-ṁáṫar do seanṁáṫair máṫar mo seinseanaṫar-sa a ḃí pórta aige.

10. Ceist:

Ceist do ċuir tuaṫtaċ ar sagart
is do ċuaiḋ de'n Easbog é réiḋteaċ:
druṫáir do ḃí ag druṫáir m'aṫar
is níor ḃ'úncail damsa an té sin.

Freagra. T'aṫair féin.

11. Ceist:

Ciaca ba ṁeasa leat máṫair céile ḃean do ḋriṫár nó ingean driṫár t'aṫar.

Freagra. Máṫair céile ḃean do ḋriṫár—do ṁáṫair féin.

12. Cleamnas an ċairn aoiliġ agus cáirdeas Ċríost i ḃfad amaċ.
13. Toiḃ do ḃean do réir a dúṫċais.
14. Pós bean ó'n iarṫar is pósfair an t-iarṫar ar fad.
15. Is maiṫ bean deaġfir.
16. Is mairg ná déanfaḋ comairle deaġṁná.
17. Ceann gaċa mná a fear.
18. Is ó ṁnáiḃ ġeiḃtear ráṫ nó míoráṫ.

## SEANḞOCAIL I DTAOḃ AOISE AGUS ÓIGE.

1. Fiċe bliain ag teaċt; fiċe bliain ar stad; fiċe bliain ar meaṫ; fiċe bliain gur ċuma ann nó as. 2. Is breáġ an ní an óige an té ċuirfeaḋ ar fóġnaṁ í. 3. Ní ṫagann ciall roiṁ aois. 4. Is mó croiceann a ċuireann an óige ḋí. 5. Ní ḃíonn an raṫ aċ mar a mbíonn an smaċt. 6. Mol an óige agus tiocfaiḋ sí. 7. Ní féidir ceann críonna a ċur ar ċolainn óig. 8. Nuair a ċruaḋann an tslat is deacair a sníoṁ 'na gad.

## CEISTEANNA.

1. Cad is ainm duit? 2. Cad is sloinne ḋuit? 3. Ce'r díoḃ ṫú? 4. An mó duine clainne agad ṁáṫair? 5. An mó driṫáir agus driṗiúir agat? 6. Cad is "úncail" nó "áintín" ann? 7. An mó seanaṫair ḋ'féadfaḋ a ḃeiṫ agat? 8. Cé hé do ṡean-seanaṫair? An ḃfuil sé 'na ḃeaṫaiḋ fós? 9. An ḃfuil aon driṫáir ná driṗiúir duit pósta? 10. Dá mbeaḋ, cad a ṫaḃarfaḋ bean do ḋriṫár nó fear do ḋriṗéar mar ainm orṫa, ar do ṁáṫair, ar t'aṫair, oraiḃ go léir i dteannta a ċéile? 11. Cad a ṫugann bean mar ainm ar ċéile a hingine? 12. Mínig go cruinn is go baileaċ na focail seo:—dílleaċta, baintreaċ, leasṁáṫair, cliaṁain isteaċ. 13. Cé hiad do ġaolta? 14. Cad é an difríoċt atá idir gaol agus comġas? 15. Mínig go cruinn is go baileaċ na focail seo:—clann na beirte; tá col seisir eadrainn; táimíd a dó is a trí. 16. Cad is pósaḋ ann? 17. Taḃair cúntas ar aon ḃainfeis ar a raḃais riaṁ. 18. Cad é an rud cleamnas? 19 Cad é an brontanas a tugann an fear do'n ṁnaoi nuair a ḃíd i gcleaṁnas? 20. Mínig na seanfocail seo go cruinn is go baileaċ:—Iomadúlaċt gaoil ar ḃeagán carad; mairg a ṫréigeas a duine ġnáiṫ ar duine dá ṫráṫ nó trí; ceann gaċ mná a fear; pós bean ó'n iarṫar agus pósfair an t-iarṫar ar fad.

# Ar an dTuaiṫ.

Níl aon rud is fearr liom ná an tuaiṫ. Mar sin, aon uair is féidir dam é, téiġim amaċ fé'n dtuaiṫ ag siuḃal taréis ḃeiṫ ar sgoil; agus ins an saṁraḋ, agus ins an ġeiṁreaḋ féin, nuair a ḃíonn laeṫe saoire agam, téiġim ar cuaird ċun mo ḋaoine muinntearḋa i gCiarraiḋe agus caiṫim tamall 'na ḃfoċair i ḃfad ó ġliogaramgliog an ḃaile ṁóir.

Tá cnuic árda ar gaċ taoḃ dá dtiġ, an cnoc is aoirde i nÉirinn laistiġ de ċúpla míle ḋe, agus is minic do ċuas i náirde orṫa. Ní haon ḋóiċín sin, adeirimse leat, agus a aoirde atáid siad, agus a ġéire atáid ó gaċ taoḃ. Tá cuid de'n tsliġe i náirde agus tugtar Dréimire an Diaḃail air, agus ní haon leasainm é, mar is é an diaḃal féin é! Tá cuid eile ḋe agus tugtar Corán na nGaḃar air, agus níor ṁór do ḋuine an sgairt do ḃeiṫ go láidir aige ċun é ġaḃáil de ċoisiḋeaċt. Ḋeineas-sa é lá., aċ nuair a ḃíos ag teaċt anuas do ċuas ag lamċán. Níor ċuiṁniġeas orm féin agus mé ag dul i náirde aċ nuair do ċonnac a aoirde a ḃí sé agus a ċaoile ḃí an corán agus loċáin ḃeaga na céadta troiġ ar gaċ taoḃ fúm síos, ní leigfeaḋ an t-eagla ḋam teaċt tar nais de ṡiuḃal mo ċos.

Tá radharc breáġ le feisgint ó ḃárr an ċnuic sin ins gaċ treó baill. Níor ṁisde ḋuit mórḋáil do ḃeiṫ ort taréis é ċur díot.

Tá coillte breaġṫa ann leis; agus mar adeir an file:

Do geóḃṫaoi cuileann ag fás ann,
Pluma breáġ, áirne is uḃall,
Fuinnseóg ġarḃ nó cárṫann
Is bile breáġ áluinn iuḃair,
Aḋmaḋ luinge nó báid ann
Do ṡnáṁfaḋ ar ḃárr na dtonn,
Crainn ag lúbaḋ fé ḃláṫ ann
'S a dtorṫa le fáġail 'san drúċt.

Agus gaċ sórt éin istiġ ionnta ag déanaṁ aitis is áṫais.

“An ċuaċ 's an lon 's an ċéirseaċ ar séirse is gaċ nóta fíor.” An smólaċ binn, an ḟuiseóg, an lasair ċoille, an dreóilín, an spideóg, an áinle, an gealún, an préaċán, an cág, an colúr, an coileaċ feaḋa, an creaḃar coille, an ċearc ḟraoiġ, an ṗitrisg, an naosgaċ, an gobadán, an seaḃac, an gé fiain, an laċa ḟiain, agus an pilibín míog.

Tá aiḃne agus loċa ann leis agus iad lántuillte d'iasg—an breac geal is an breac donn is an bradán ag léimniġ 'sa linn.

Tá a lán ainṁiḋṫe fiaine insna coilltiḃ: sionnaiġ, coiníní, girrḟiḋṫe, bruic agus doḃarċuin, an fiaḋċat, an ġráinneóg agus an easóg is an t-eire ruaḋ.

Feirmeóirí ar fad atá ar an mbaile sin agus bíd ag obair i gcoṁnuiḋe go dian diċeallaċ agus go moċ déanaċ, ó ḋuḃ go duḃ agus ó Luan go Satarn. Uaireanta bíd ag saoṫrú na talṁan, ag grafaḋ is ag roṁar, ag treaḃaḋ is ag fuirse; uaireanta eile bíd ag cur síl agus plandaí; uaireanta eile bíd ag baint an ḟéir nó ag baint na móna ar an bportaċ (le sleánaiḃ), nó ag baint na bprátaí is na mbarraí arḃair (coirce, cruiṫneaċt, eórna, seagal). Ní ḃíonn na barraí go maiṫ aca i gcoṁnuiḋe mar bíonn an aimsir ró ṫirm nó ró ḟliuċ; aċ bíd sásta le toil Dé. Daoine gráḋṁara glana Gaeḋlaċa is eaḋ iad.

Insna móinḟéaraiḃ bainid siad an féar i mí an Meiṫiṁ. Le speil is eaḋ baintear an féar nó le corrán. Is tuirsiúil an obair í an spealadóireaċt. Mar sin, ní foláir dóiḃ éirġe aisti anois agus arís ċun a dtuirse do ċur díoḃ. Bíonn an speal go hana ġéar aċ má 'seaḋ féin, ní mór dóiḃ faoḃar do ċur uirṫi go minic leis an gcorráinín (ruidín cam a cimiltear de lann na speile nuair a bíonn sé manntaċ maol) agus leis an gcloiċ speile nó leis an gcláirín. Aċ ní ċuireann san puinn moille orṫa; mar adeir an seanḟocal: “Ní moill faoḃar aċ is moill mór ḃeiṫ gan é.”

Nuair a bíonn an féar bainte agus nuair a bíonn drúċt na maidne imṫiġṫe le teas na gréine, tagaid siad arís agus deinid siad an féar do ṡuataḋ agus do leaṫaḋ

fé'n ngréin dá ṫiorṁú. Agus ansan arís ins an oiḋċe, deinid cocaí beaga ḋe agus bíd siad ġá leaṫaḋ agus ġá ċocaḋ mar sin go mbíonn sé go breáġ tirim agus ansan tugaid siad isteaċ ċun na hioṫlann é ar ṫrucaillíḃ móra.

## CUR AGUS BAINT AN ARḂAIR.

Cur na bḞuíde toraḋ gan tuiġe ;
Cur an Ṁárta tuiġe agus toraḋ ;
Cur an Abráin tuiġe gan toraḋ.

Téiġeann an síoladóir amaċ agus an síonán (mála an tsíl) ṫar a ġualainn aige is é ag croṫaḋ an tsíl nuair a ḃíonn an ṗáirc treaḃṫa fuirsiġṫe ullaṁ 'na ċóir. "Creaċadóir tíreaċ síoladóir fánaċ." Mar sin cuireann sé an síol cuiḃsaċ tiuġ.

Is gearr go mbíonn an síol os cionn talaiṁ 'na ġeaṁar agus ansan an geaṁar ag eascar (ag cur as an dúḃail), 'sé sin, an grán ġá ṫaisbeáint féin ar na diasaiḃ.

Bíonn an gort arḃair go breáġ glas ar dtúis agus ansan táṫġlas, 'sé sin, cuid de'n arḃar glas agus cuid de buiḋe aibiḋ. Nuair a ḃíonn sé go léir buiḋe bíonn sé aibiḋ ; má ḃíonn sé aibiḋ tamall sar a mbaintear é, bíonn sé ag sileaḋ, 'sé sin, bíonn an grán ag tuitim as na díasaiḃ ar lár.

Bíonn na daoine ag magaḋ fúmsa
I dtaoḃ mo ġuirt a ḃaint glas ;
Aċ bím-se ag magaḋ fúṫa
Nuair a ṫéiġeann a gcuid 'sa ċlais.

Tagann na buanaiḋṫe—an luċt bainte—ansan ag baint arḃair. Má's gort ana ḃeag é nó má's duṫaiġ ḃoċt é, bíonn corráin aca, nó speala. An té ḃíonn ag oiḃriú an ċorráin beireann sé ar ḋórnán de'n arḃar le láiṁ leis agus baineann sé é leis an láiṁ eile. Cuireann san glugar nó leaṫalúinneaċ 'na láiṁ, 'sé sin, ḃíonn a láṁ gan tapa gan ḃriġ ó ḃeiṫ ag breiṫ ar an arḃar le na leaṫláiṁ. Dórnán a tugtar ar an méid is féidir le duine ḃaint le corrán. Trí dórnáin ins an ṗunainn.

Tagann bean ċeangail i ndiaiḋ an ḃuanaiḋe agus cuireann sí ceangal ar an bpunainn. Díorcán a tugtar ar na suip a fágtar ar an dtalaṁ i ndiaiḋ na mban gceangail. Buaċaillí is mó ċítear gá bpiocaḋ; agus má ráiniġeann brob maiṫ láidir 'na dtreó, is gnáṫaċ leó deócán (sagas trúmpa nó fideóige) a ḋéanaṁ de ċun ceóil a ḃaint as.

Cuirtar na punanna ós cionn a ċéile 'na ḋiaiḋ sin 'na stuaicín agus ansan 'na stáca. Tugtar an t-arḃar isteaċ ansan ċun na hioṫlann dá ḃualaḋ.

Coinnleaċ a tugtar ar an ngort arḃair taréis an arḃair do ḃaint de. Cuinlíní (bruogadáin) a tugtar ar ḟuiġleaċ an tuiġe a ḋ'ḟanann 'sa ċoinnleaċ.

'Sa tseanaimsir deintí an t-arḃar do ḃualaḋ le súistíḃ .i. dá ḃata (an colpa agus an buailteán nó an preabaire) agus iad ceangailte dá ċéile le gad nó le héill.

Baint, bualaḋ agus grafaḋ na cruaḋ-oibreaċa do réir an tseanḟocail. Seo mar a deintí an bualaḋ. Cuirtí an easair (ḋá ṗunainn, ċeiṫre punanna, nó sé punanna) ṫíos ar lár—"úrlár lom don ḃuailteóir ġlan"—"leaṫ buailte lár glan"—"colpán cuill, buailteán cuilinn, úrlár lom agus aon ṗunann"—agus ansan do ḃuaileaḋ gaċ buailteóir a ġreas ag bualaḋ, ag sgoṫaḋ is ag sgoṫḃualaḋ an arḃair. Sgoṫaḋ a tugtí ar an gcéad ġrán a ḃaint as an dtuiġe leis an mbualaḋ. Glanḃualaḋ a tugtí ar an dara bualaḋ (aṫḃualaḋ, bualaḋ amaċ); aċ uaireanta, ní deintí aċ an t-arḃar do sgoṫaḋ agus an ċuid eile ṫabairt le niṫe dos na buaiḃ.

Ansan deintí an coirce do ċáṫaḋ, 'sé sin, an lóċán (an cáṫ) a ḃaint de'n ġráinne. Cuirtí an grán ar ḃóḋrán (árṫraċ éadtrom cruinn déanta d'aḋmad agus tóin de ṡeiċe caoraċ inntí) agus leigtí anuas ar lár ansan é agus má ba lá maiṫ cáiṫte é (má ḃíoḋ gaoṫ oiriúnaċ ann) do ḃeireaḋ an ġaoṫ an lóċán léi agus do ṫuiteaḋ an gráinne, mar is truime an gráinne ná an lóċán. "Is gairid a ḃíonn an sgál ag iompáil agus an lóċán ag imteaċt." 'Na ḋiaiḋ sin deintí an coirce do reileaḋ tré roiṫleán ċun ná beaḋ aon tuiġe ná salċar eile sa ċoirce.

Cuirtar an coirce i málaiḃ ansan agus beirtear ċun

an ṁuilinn é ċun é ṁeilt. Deintear an coirce do ċruaḋaḋ ar dtúis le teas teine ar lic ċruaiḋte sar a meiltear é. Déintear an coirce do ċorruiġe le raistim an faid a ḃíonn sé dá ṫiormú agus dá ċruaḋaḋ. Meiltear é idir dá ċloiċ ṁóra ar a dtugtar mar ainm bróinte muilinn—ní ṁeileann leaṫḃró—bró ṁuilinn i nuaċtar agus bró ṁuilinn i níoċtar. Bíonn poll i lár gaċ brón agus cró iarainn tríota. Castar iad go tapaiḋ agus meiltear an coirce go ndeintear min de. Má's 'sa ḃaile a deintear an coirce do ṁeilt—mar a deintí fad ó—is le bróin a deintear an ṁeilt. Copán cloiċe iseaḋ an ḃró agus cloċ ṁór 'na luiġe anuas ar an gcoirce. Deintear an cloċ uaċtair do ċasaḋ agus an coirce do ṁeilt mar sin. Rud ar nós gléis ṁeilte caifé an lae indiu.

Ins na dúṫaiġiḃ saiḋḃre, i ninead an ċorráin agus na speile, bíonn innil (mairíní) ċun an arḃair do ḃaint agus do ċeangal—inneal bainte agus ceangailte. Deintear an t-arḃar do ḃualaḋ le hinneal buailte. Deineann an mairín sin an t-arḃar do ċáṫaḋ ag an am gcéadna.

Bíonn ana oiḋċe sgléipe agus spóirt i dtiġ feirmeóra lá buailte an arḃair.

## CUR AGUS BAINT NA BPRÁTAÍ.

Ins an earraċ a deintear an talaṁ do ṡaoṫrú i gcóir na bprátaí leis. Deintear an garḋa do roṁar le ráinn (le láiḋe). Deintear an gort do ṫreaḃaḋ leis an gcéaċta. Tugtar an cineárd ar an méid de'n ġort a ḋ'ḟanann gan treaḃaḋ toisg gurab ann a ḋ'iompuiġṫear na capaill (an treisreaċ) treaḃṫa. Deintear iomairí ċun na bprátaí do ċur ionnta. Clais a ḃíonn idir gaċ dá iomaire. Nuair a ḃíonn an talaṁ ullaṁ deintear na prátaí sil do ġearraḋ 'na sgiollánaiḃ. Ní foláir súil do ḃeiṫ ins gaċ sgiollán. Mná is mó a ḋeineann an obair sin. Roinnt lá taréis na sgiollán do ġearraḋ is eaḋ deintear iad do ċur nó do ṡáḋ. Mara mbíonn an aimsir oiriúnaċ—má ḃíonn an uain fliuċ—curtar aol ar na sgiollánaiḃ dá gcoiméad maiṫ.

Is aṁlaiḋ deintear na sgiolláin do ċur: deintear

poll 'san iomaire leis an ráinn agus ansan sáiḋtear sgiollán 'sa ṗoll agus dúntar an poll leis an dtuairgín no leis an haḃairtín. Cuirtear cré suas leis an iomaire i gcionn tamaillín agus nuair a ḃíonn na gais os cionn talaiṁ cuirtear an atċré suas.

Sin mar a deintear an obair nuair is 'na niomairíḃ a cuirtear na prátaí. Aċ is leis an gcéaċta is mó a deintear an obair anois agus mar sin, ní 'na niomairíḃ ná 'na leabṫaċaiḃ a ḃíd i naon ċor aċ 'na ndriollaiḃ.

Dúntar na driollanna leis an gcéaċta agus cuirtear an atċré suas leis an gcéaċta 'na ḋiaiḋ sin agus nuair a ḃíonn na prátaí ullaṁ ċun a mbainte, i ninead iad do ḃaint leis an ráinn osgailtear na driollaí leis an gcéaċta. Deintear an talaṁ do ḟuirse ansan agus pioċtar na prátaí.

Cruoċán a tugtar ar an bpráta beag suarać. Faḋbán ar ṗráta maiṫ mór. Falcaire a tugtar ar an bpráta mór miċúmṫa gan súil aċ ní hoirúnaċ i naon ċor ċun sil é.

## BAINT NA MÓNA

Bíonn súil gaċ éinne ar an dtuaiṫ i náirde le lá bainte na móna, mar cé go ndeintear a lán oibre an lá san, bíonn mórán spóirt agus aoiḃnis leis agés na fearaiḃ óga, a ḃíonn ag gaḃáil de'n ṁóin, i lár na hoibre go léir.

Má's d'ḟeirmeóir ṡaiḋḃir a ḃítear ag baint na móna bíonn meiṫeal ana ṁór ar fad aige, suas le daċad duine nó os a ċionn. An lá san tugann na comursain go léir congnaṁ dá ċéile agus díolaid an comaṙ nuair a ḃíonn a gcomursain ag gaḃáil de'n ṁóin. Ní ḃíonn aon ṗáġ ná tuarasdal ó éinne ar obair an lae sin, aċ cuireann fear na móna cóir ṁaiṫ ḟial ḟlaiṫeaṁail ar na fearaiḃ a ḃíonn ag caḃrú leis.

I mBealtaine is eaḋ deintear an ṁóin do ḃaint. Roinnt lá sar a dtosnuiġtear ar an móin do ḃaint, cuirtear beirt ḟear nó triúr ag glanaḋ an ṗortaiġ, 'sé sin, ag baint an ḃáirrḟóid ġlais de, i dtreó, nuair a ṫagann an meiṫeal ná bíonn a ḃac orta tosnú láiṫreaċ bonn baill ar an obair a ḃíonn rómpa.

Timpal a hoċt a ċlog ar maidin a tosnuiġtear ar an mbaint. Dá mbeaḋ daċad fear ann, do ḃeaḋ oċtar nó deiċneaḃar agus sleáinte aca ag baint na móna agus ceaṫrar nó cúigear eile ag caḃrú leó ag cur na ḃfód móna ó ḋuine go céile aca go mbeaḋ sí i ḃfad amaċ ó'n bpoll móna (ó'n bportaċ) ċun ná beaḋ sí 'sa tsliġe orṫa ag obair.

Bíonn fear an tsleáin ṫíos 'sa ṗortaċ agus do réir mar a ḃíonn sé sin ag baint, bíonn fear roimis amaċ ar aon leiḃéal leis ag tógaint an ḟóid agus ġá ċaiṫeaṁ amaċ ar an bport. Tógann fear eile ansan le píce é leis agus caiṫeann sé ċun duine eile é agus mar sin dóiḃ ó ḋuine go duine go mbíonn sé ar an dtalaṁ dtirim. Bíonn gaċ fear sleáin mar sin agus a ċuid féin de'n ṗortaċ aige le baint agus a ċoṫrom féin d'ḟearaiḃ píce ag caḃrú leis go mbíonn a ndóiṫin bainte aca d'ḟear an ṗortaiġ.

Fágtar an ṁóin ansúd ar an dtalaṁ ṫirim le gréin go ceann seaċtṁaine má ḃíonn an aimsir go breáġ tirim. Ansan tagann roinnt daoine i gceann na haimsire sin agus cuirid gaċ cúig fóid 'na seasaṁ ċun tiormú níos fearr uirṫi. Cnuċairt na móna a tugtar ar an obair sin. Fágtar mar sin arís í go mbíonn sí go breáġ cruaiḋ agus go breáġ tirim. I nIúl nó i Lúġnasa tugtar aḃaile í ar ṫrucaillíḃ agus curtar i dtiġín móna í, áit naċ baoġal di an ḃáisteaċ ná an ḟliċe a ṫuille. Agus ansan "téiġeann sí isteaċ ar ġualnib daoine agus tagann sí amaċ 'na snáiṫín síoda."

Uaireanta fágtar lasmuiġ de'n tiġ í 'na cruaiċ agus nuair is mian le muinntir tiġe tuille móna ṫaḃairt isteaċ ċun na teine curtar i gcléiḃín í. Móin ḟliuċ ruġin ná tugann aċ beagán teasa uaiṫi isead spairt. Blúire d'ḟód móna isead caḋrán (caorán). Fód móna gan ṁaiṫ isead sgraiṫeóg. Uaireanta nuair ná bíonn bóṫar maiṫ ċun dul isteaċ ar an bportaċ tugtar an ṁóin aḃaile ar fad nó amaċ go dtí claiḋe an ḃóṫair ar asalaiḃ. Bíonn sraṫar ḟada ar an asal agus dá ċliaḃ ar croċaḋ le maoṫán (cliaṫán) an asail, ceann aca ar gaċ taoḃ de, agus iad ar croċaḋ de sgorógaiḃ (nó de ċupa) na sraṫraċ.

Bíonn ana spórt agus caiṫeaṁ aimsire ages na buaċ-

aillíḃ a ḃíonn ag baint na móna nuair a ḃíonn obair an lae críoċnuiġṫe; agus cá mór dóiḃ an caiṫeaṁ aimsire, an pult agus an siamsa go léir, tar éis an lae do ṫaḃairt isteaċ ag obair go dian díċeallaċ ó ṁaidin.

## An Ḟeirm.

Tá feirm ag mo ḋaoiniḃ muinntearḋa agus tá a lán beiṫiḋeaċ aca: capaill (stail agus láraċa) agus cúpla searraċ; capaillín nó ḋó; asal agus searraċ asail; ba agus tairḃ; ba bainne (loiliġeaċa) gaṁna agus laoiġ, colpaí agus seafaidí agus buláin; caoiriġ agus reiṫi (fóirge agus muilt) agus uain; muca (cráin agus collaċ) agus bainḃ agus céise; gaḃair (pocáin gaḃair agus min-seaċa bainne) agus mionáin; a trí nó a ceaṫair de ġaḋaraiḃ agus cúpla cú; cearca agus coiliġ agus sicíní cearc; géanna agus gandail agus góislíní; laċain agus bárdail agus laċain óga; colúir; agus tá péacóg aca leis agus cúpla cearc giní, agus roinnt ċuirceóg beaċ.

Tarraingeann an capall agus an t-asal ualaí móra nuair a ḃíd gaḃṫa fé ṫrucaillíḃ, agus uaireanta cuirtear an tsraṫar fada orṫa ċun móna ṫaḃairt ó'n bportaċ. Is é an capall a ḋeineann formór oibre na feirme, ag treaḃaḋ agus ag fuirse is ag taḃairt an ḟéir agus an arḃair isteaċ ċun na hioṫlann agus na móna ó'n bportaċ. Cuirtear an capall fé'n gcóirse (gcearr gcliaṫánaċ) nuair a ḃítear ag dul ċun an Aifrinn Dé Doṁnaiġ nó ag dul ar an mbaile mór ar aonaċ nó ar ṁargaḋ nó ar ṡoċraid, agus téiġtear ar marcuiġeaċt air (uirṫi) le hallait nuair is maiṫ é an deaḃaḋ, nuair a ḃítear ag dul le teaċtaireaċt, nó nuair a ḃítear ag fiaḋaċ an ṁada ruaiḋ. Is maiṫ agus is taiṫneaṁaċ marcuiġeaċt ar ċapall—áṫas ar ṁuin an eiċ.

Tugann an ḃó bainne uaiṫi. Crúiḋtear í ar maidin agus um ṫráṫnóna agus tálann sí (tugann sí uaiṫi) an bainne. Deintear í ṡniugaḋ ċun an uile ḋeóir de'n ḃainne do ċrúḋ as a húṫ. Tugtar an bainne isteaċ ansan ċun tiġe an ḃainne agus deintear é sgagaḋ tré ċriaṫar. Cuirtear an leaṁnaċt ar leaṫtaoiḃ i dtiġ an ḃainne i gcíléaraiḃ móra leaṫana agus nuair a ḃíonn an t-uaċtar go léir tagaiṫe ar ḃárr cuirtear an t-uaċtar

(bárr na leaṁnaċta) isteaċ i meidir agus deintear an t-uaċtar do ṡuaṫaḋ 'sa ṁeidir ('sé sin, deintear an ċuigeann ċun ime do ḋéanaṁ), leis an loiniṫe do ḃualaḋ síos agus suas 'sa ṁeidir (leis an mbairille do ċasaḋ). Nuair a ḃailiġeann an t-im 'na ċnapógaiḃ bíonn an ċuigeann déanta.

Ní mór tiġ an ḃainne do ċoiṁeád go breáġ glan slaċt-ṁar agus go fionnfuar; dá mbeaḋ an iomad teasa ann do raġaḋ an leaṁnaċt agus an t-uaċtar i ngéire agus níor ḃ'ḟéidir aon im do ḋéanaṁ de.

An bainne ḋ'ḟanann 'sa ċuiginn ('sa ḃairille) taréis na cuiginne ḋéanaṁ bláṫaċ a tugtar uirṫi. Leaṁnaċt a tugtar ar an mbainne ṫálann an ḃó uaiṫi nuair a ċrúiḋtear í. Ḃainne géar a tugtar ar an leaṁnaċt nuair a bíonn blas géar uirṫi ó'n dteas. Bainne reaṁar a tugtar ar an mbainne taréis an uaċtair a ḃaint de nuair a ṫéiġeann sé i ngéire. Gruṫ-túis a tugtar ar an gcéad ḃainne a ṫálann an ḃó taréis teaċt, 'sé sin, taréis gaṁna do ḃreiṫ, agus maoṫail a tugtar ar an mbainne sin taréis é ḃeirḃaḋ.

Nuair a deintear leaṁnaċt agus bainne géar do ṁeasgaḋ ar a ċéile agus iad do ḃeirḃaḋ deineann gruṫ agus meaḋg díoḃ. Gruṫ a tugtar ar an gcuid is cnapóga de'n ṁeasgaḋ agus meaḋg ar an gcuid is deoċ de. Bíonn daṫ glas ar an meiḋg. Ó'n dá ḃainne do ṁeasgaḋ ar a ċéile is eaḋ tugtar meaḋg ḋá ḃainne ar an meiḋg.

Deintear cáis (cáise) leis as an mbainne. Curtar an bainne i gcoiriḃ móra agus, nuair a ḃeirḃiġtear é agus gruṫ do ḋéanaṁ de, curtar isteaċ i múnla mór é. Fáisgṫear annsan é ċun an uisge (agus na meiḋge) go léir do ḃaint as. Curtar salann annsan air agus taréis é ḟágaint a trí nó a ceaṫair de ṁíosaiḃ ar leaṫṫaoiḃ bíonn sé 'na ċáis oirṁúnaċ ċun an ṁargaiḋ.

Deintear gaḃair (mínseaċa) do ċrúḋ leis agus is rómilis é a gcuid ḃainne. Agus ó's ainṁiḋe tréan sláintiúil é an gaḃar bíonn bainne gaḃair slán ó ḟríḋiniḃ galair. Na daoine boċta naċ aċfuinn dóiḃ ba do ċoṫú coiṁeádaid gaḃair i gcoṁnuiḋe.

"Is buaine an t-únán ná an t-anḃruiṫ," 'sé sin, is fearr agus is buaine toraḋ na bó 'na beaṫaiḋ nuair a ṫálann sí an leaṁnaċt, ar a mbíonn únán (cuḃar breáġ

tiuġ trom), ná nuair a ḃíonn sí marḃ agus mairtḟeóil déanta ḋi ag taḃairt feóla le niṫe agus anḃruiṫ le nól do'n duine.

Aċ, má 'seaḋ, is mór é toraḋ na bó nuair a ḃíonn sí marḃ leis. Mairtḟeóil a tugtar ar ḟeóil na bó, agus laoiġḟeóil ar ḟeóil an laoiġ, agus is buacaċ saiḋḃir sóġaċ an cotú é. Nuair a ṁarḃuiġeann an búistéir beiṫiḋeaċ (bó, laoġ, tarḃ, bulán) feanann sé é, 'sé sin, baineann sé an seiċe ḋe. Deintear leaṫar de'n tseiċe ag an dtionúr le na ḟilleaḋ 'na ḋiaiḋ sin. Deintear glotán dá crúbaiḃ agus deintear cíora is paidríní dá aḋarcaiḃ.

Deintear na caoiriġ do lomaḋ, 'sé sin, an olann—a lomra—do ḃaint díoḃ i lár an tsaṁraiḋ. Agus i náiteaċaiḃ deintear iad do lomaḋ dá uair, i mí Ḃealtaine agus i ṁí na Samna. Is fearr lomaḋ na Samna ná lomaḋ na Bealtaine. Bíonn sé go dlúṫ trom taréis an tsaṁraiḋ agus bíonn sé go gearr lag éadtrom taréis an ġeiṁriḋ agus an earraiġ. Is fearr a ḃíonn lomra na gcaorach ar an dtalaṁ saiḋḃir. Bíonn sé go dlúṫ fada mín plúraċ agus tagann sí des na caoiriġ i naon sgraiṫ aṁáin. Bíonn an olann is fearr agus is buige ar ċliaṫánaiḃ agus ar ḋrom na gcaorach agus ní ḃíonn aċ olann ġearr gan ṁaiṫ timpal na gcos agus an ḃuilg. Le deimeas a deintear an olann a ḃaint de'n ċaoiriġ. Deintear éadaiġe olna as olainn na caorach.

Caoirḟeóil a tugtar ar ḟeóil na caorach.

Is beag feirmeóir a ṁarḃuiġeann ba agus caoiriġ ḋó féin mar ḟeóil. Is amlaiḋ a ḋeinid iad do ċotú i gcóir an ṁargaiḋ agus díolaid iad ar na haontaiġiḃ le ceannuiġṫeóirí bó agus caorach. Bíonn na beiṫiḋiġ sin ar féarach, ag innḃear nó ag fosuiġeaċt, ins na gleanntaiḃ, ar na cnocaiḃ agus ar na hinnseaċaiḃ cois aḃann. Ġeiḃtear a lán duaḋa le cotú na ngaṁan agus na laoġ mar ní foláir iad do ċotú go maiṫ.

Deintear na muca do reaṁrú i gcóir an ṁargaiḋ leis aċ is beag feirmeóir ná marḃuiġeann muca ḋó féin i rit na bliana agus coimeádaid ar salann iad 'na dtiġtiḃ féin mar lón bíḋ. Bágún a tugtar ar an ḃfeóil ġuirt sin na muice. Muicḟeóil a tugtar ar an ḃfeóil nuair ná cuirtear ar salann í.

Ġeiḃtear uiḃe ó'n gcirc agus ó'n lacain agus ó'n ngé agus ó'n dturcí. Coṫuiġtear na héanlaiṫ sin (an t-eallaċ) ní hamáin i gcóir na nuḃ a ġeiḃtear uaṫa aċ ċun bíḋ, mar bíonn ana éileaṁ i gcoṁnuiḋe ar feóil éanlaiṫ na feirme. Uiḃe cearc is mó iṫtear. Nuair a stadann an t-eallaċ de ḃreiṫ na n-uḃ bíd ar gor. Curtar uiḃe guir fúṫa ansan. Stadann an ċearc ar gor go ceann lae agus fiċe agus na héanlaiṫ eile go ceann ċeiṫre seaċtṁaine.

Nuair a marḃuiġtear na héanlaiṫ sin ċun bíḋ is milis bog buacaċ agus is soḃlasta iad agus deintear úsáid dá gclúṁ ċun aḃairtíní is aḃarta is toċta boga clúiṁ do ḋéanaṁ i gcóir leabtan.

## FUAIMEANNA NA FEIRME.

Is mó fuaim a ḃíonn le clos i gclós na feirme ná bíonn le clos i naon ċor ar an mbaile mór.

Bíonn an capall ag seitriġ (seitreaċ ċapaill).

Bíonn an ḃó ag géimriġ (géim, géimreaċ ḃó).

Bíonn an tarḃ ag búirtiġ (búirteaċ, búirt tairḃ).

Bíonn an ċaora ag méiliġ (méileaċ ċaoraċ).

Bíonn an gaḃar ag meigiollaiġ (meigiollaċ ġaḃair).

Bíonn an gaḋar ag aṁstraiġ, ag tafann, ag sgeaṁuíol, ag glamuíol, ag uallfairt. (Aṁstraċ, sgeaṁ, glam, uaill ġaḋair.)

Bíonn an coileaċ ag glaoḋaċ; tiuc tiuc na circe; "glaoḋ an ċoiliġ" a tugtar ar an dtráṫ i dtúis lae nuair a ġlaoḋann an coileaċ.

Bíonn an gé ag ságarlaiġ (ságarlaċ na ngéanna).

Bíonn an t-asal ag glaoḋaċ leis.

Cantain, ceileaḃar, ceól, aḃrán, guṫ na néan.

Bíonn an ṁuc ag gnúsaċtaiġ (Gnús, gnúsaċtaċ na muice).

Sgréaċ an ḃainḃ.

Foġar na mbeaċ.

Agus is binn é leis foġar na mbeaċ agus is tairḃeaċ don té go mbíonn cuirceóg beaċ aige, mar is fuirste agus is saor iad do ċoṫú agus ní stadaid coiḋċe aċ ag obair is ag saoṫar ag déanaṁ meala.

Nuair éiriġeann saiṫe beaċ leanaid a mbainrioġain

pé áit 'na dtéiġeann sí agus nuair a ṫúirlingeann sí sin túirlingid go léir 'san áit ċéadna. Is féidir an saiṫe do ċur na luiḋe le bualaḋ cluig nó le foṫram eile mar sin. Ní mór cuirceóg do ḃeiṫ ullaṁ 'na gcóir agus í glan milis blasta cuṁra. Ní foláir ansan an ḃain-ríoġain d'aimsiú agus í ċur 'sa ċuirceóig agus leanfaiḋ an saiṫe uile go léir isteaċ í. Ní túisge socair 'na gcuirceóig iad ná súd ag obair iad. Imṫiġid ṫar tráṫaiḃ gaċ aon lá ag deól na meala is ġá tiomsú a bláṫaiḃ na ngáirdíní is na bpáirceanna is na gclaḋṫaċa is ar aiteann is ar fraoċ na gcnoc agus casaid abaile tráṫnóna, gaċ ceann aca agus a hualaċ féin i gcóir stóir ḟaiḋbris na cuirceóige.

"Seaċain an ḃeaċ tá cealg innte"; aċ an té go mbíonn aiṫne aca is taiṫiġe aca air, ní baoġal dó iad nuair a ṫéiġeann sé 'na ngioraċt. Is gnáṫ, áṁ, don duine cludaċ do ċur ar a ċeann is ar a ṁuinéal is ar a láṁaiḃ nuair a ṫéiġeann sé ag coilleaḋ na cuirceóige, ag bailiú na meala uaṫa a ṫugaid uaṫa go fial 'na cruaṫraiḃ. Ġeiḃ-tear céirḃeaċ uaṫa leis. Agus is féidir iad do ċoṫú sa ġeiṁreaḋ agus i ndubluaċair na bliana le siúcra donn. Cuasnóg (cuansóg, talaṁóg) a tugtar ar nead na mbeaċ ḃfiain sa ċlaiḋe nó sa talaṁ.

## AN ĊISTIN.

Is í an ċistin an seómra is mó i dtiġ feirme. Is innti a deintear an biaḋ go léir d'ullṁú, ní haṁáin do ṁuinntir an tiġe féin aċ do ḃeiṫiḋeaċaiḃ na feirme. Teinnteán mór atá ann agus é idir a ceaṫair agus a sé de ṫroiġṫiḃ ar leiṫead agus timpal sé troiġṫe ar airde. Níl aon ġráta ann aċ is aṁlaiḋ a ḃíonn an teine (teine ṁóna nó teine ṁóna is ṁaidí) anuas ar lic na teine (lic an teinnteáin). Ins na dúiṫiḃ síos amaċ, ná bíonn aon ṁóin le fáġail ionnta, gual agus maidí a ḃíonn aca, agus is minic a ḃíonn le hais na teine cóir ḟéidte (measín teine) agus bíonn roiṫín deas ann agus le casaḋ an roiṫín sin deintear séideán gaoiṫe, a ṫéiġeann fé'n dteine isteaċ tré ṗíobán ḟada, i dtreó gur féidir an teine ḋ'aḋant go hana ṫapaiḋ leis.

Is annaṁ a leigtear an teine ṁóna i néag; ní deintear

aċ í ċoigilt ist oiḋċe nuair a bítear ag dul a ċodla agus ar maidin lá'r na ḃárac, deineann an puṫ is luġa í ḋ'aḋant.

Tá dá ċroiċ os cionn na teine i dtiġ na feirme ag mo ṁuinntir. Is é rud é an ċroċ ná barra mór iarainn agus a ḃun sáiḋte i bpoll i lic na teine le hais falla an teinnteáin agus a ḃárr tré ḃacán i náirde 'sa ḃfalla. Tímpal ceiṫre troiġṫe os cionn lice na teine atá barra eile iarainn ar an mbarra san agus é ingearaċ leis. Deintear na corcáin is na citil is na hoiġeana do ċroċaḋ air, agus toisg na bacáin, 'na ḃfuil an céad ḃarra úd do luaḋaḋ, is féidir an ċroċ d' aistriú isteaċ nó amaċ ċun corcáin do ċur ar an gcroiċ nó do ḃaint di agus ansan ċun í ċur ós cionn na teine.

Tá cúpla seilp ós cionn na teine (an clabar) agus is ann a cuirtear na bróga dá dtiormú nó na hiarainn iarnála, ⁊rl.

Tá a lán crúcaí i séileáil na cisteanaċ agus is annaṁ ná bíonn píosaí bágúin ar croċaḋ. arta mar is beag feirmeóir ná marḃuiġeann a ṁuca féin ċun feóla; agus nuair a ṫógtar an bágún as an salann, fágtar ar croċaḋ 'sa ċistin é ċun an deataiġ do ḋul fé agus ċun blais ṁilis do ċur air.

Tá poll mór ins an ḃfalla ar gaċ taoiḃ de'n teine ċun rudaí do ċur ar leaṫṫaoiḃ ionnta. Tá drosúr ana ṁór ins an ċistin agus is air sin a ċoimeádtar na hárṫaí go léir a úsáidtear ager na béilíḃ 'sa ċistin. Tá cúpla tarraiceán 'sa drosúr agus is ionnta ċuirtear na sgeana is na forcanna is na spúnóga. Fé ḃun an drosúir bíonn bosga nó ḋó agus is ionnta cuirtear na cearca nuair a ḃíd ar gor mar bíonn teas agus cluṫṁaire aca ann. Tá coṁra nó ḋó 'sa ċistin agus iad roinnte 'na gcodaiḃ i gcóir plúir agus mine agus coirce agus proinn agus brain. Tá dá ḃórd ṁóra agus a lán caṫaoireaċa is suiḋistíní ann agus suiḋeacán fada leaṫan le hais an ḟalla i gcóṁgar teasa na teine.

Is annaṁ ná bíonn corcán mór os cionn na teine ar an gcroiċ, mar bíonn biaḋ dá ḃeirḃaḋ i gcóṁnuiḋe 'sa ċistin do ṁuinntir an tiġe nó dos na hainṁiḋṫiḃ. Prátaí an biaḋ is flúirsiġe ar feirm agus is é biaḋ is fearr é dos na mucaiḃ agus do'n eallaċ. Nuair a ḃíonn

prátaí na muc ullaṁ, curtar amaċ ar ċubán mór iad agus deintear min do ṁeasgaḋ orṫa agus ansan tugtar go cróitín na muc iad agus curtar ċúċa san umar iad. Tugtar fuiġleaċ na mbéilí agus bainne géar agus bláṫaċ leis dos na mucaiḃ. Mangoil agus turnaipí do ġearraḋ 'na slisneaċaiḃ a tugtar dos na buaiḃ mar ḃiaḋ agus tugtar cabáiste dóiḃ leis agus féar. Féar nó coirce agus bran measgṫa ar a ċéile a tugtar dos na capallaiḃ. Nuair a ḃíonn capall taréis bóṫair fada do ċur de, is contaḃarṫaċ an ní é deoċ d'uisge fuar a ṫaḃairt dó, ar eagla go dtiocfaḋ coilice air; agus mar sin, tugtar buicéad d'uisge ḃog agus cúpla lán duirn de ḃran measgṫa air. Bíonn cnap salainn de ġnáṫ i mainséar an ċapaill 'sa stábla agus is milis leis é ḃlaiseaḋ.

Bíonn muinntir na tuaṫa beagḃeann ar an mbácaer agus i nineaḋ ḃeiṫ taoḃ le na arán san, deinid siad arán dóiḃ féin. Bíonn cailíní na tuaṫa ar feaḃas ċun aráin (císti aráin) do ḋéanaṁ. Deinid an plúr do fuineaḋ ar an losait taréis bainne ġéir do ṁeasgaḋ tríd (uaireanta nuair a ḃíonn cuideaċta ċun búird aca deinid cistí beaga le huaċtar agus le him), agus cuirid an t-arán dá ḃácáil ós cionn na teine i noiġin (i mbastabal) ar croċaḋ de'n ċroiċ nó san oiġin cois an ġríosaiġ agus cuid de'n ġríosaċ ḋearg anuas ar ċlaḃ an ḃastabail; nó curtar an t-arán ar an ngreidiol os cionn an ġríosaiġ agus bíonn sé go hálainn soḃlasta ar fad.

Is í an ċistin an seómra is táḃaċtaiġe i dtiġ feirme mar is innte itear na béilí agus is ann ḃailiġid na comursain ist oiḋċe ag scoruiḋeaċt, go mór ṁór, nuair a ḃíonn, mar a déarfá, lán an tiġe ann, oiḋċe na móna ḃaint, nó oiḋċe ḃuailte an arḃair (oiḋċe an ṁeaisín). Agus is cois na teine móire (an ḃéiliṫeaċ teine) a ḃíonn 'sa ċistin insa ġeiṁreaḋ a deintear na sgéalta fada fiannuiḋeaċta d'innsint nó a curtar cúrsaí an tsaoġail tré ċéile an faid a ḃíonn cailíní an tiġe ag cniotáil nó ag sníoṁ. Aċ ní ċun suilt aṁáin a ṫagaid na comursain i gcoṁnuiḋe, tagaid cúpla uair 'sa ḃliain ag marḃaḋ muc is ġá gcur ar salann. Taréis na muice do ṁarḃaḋ le haltán sgeine, bailiġtear an fuil i dtubán agus deintear putóga di. Nuair a ḃíonn an fuil go léir

tálṫa airti cuirtear an ṁuc ar an mbórd agus bearrtar na guairí go léir di le sgeanaiḃ. Ní foláir uisge beirbṫe do ċimilt go minic de ċroiceann na muice ċun na nguairí do ḃearraḋ. Nuair a ḃíonn san déanta, bíonn an ṁuc go breáġ glan agus deintear í ċroċaḋ a treasnán na cistineaċ agus baintear na hionnaṫair airti.

I gcionn cúpla lá deintear an ṁuc do ġearraḋ agus í do ċur ar salann. Bíonn roinnt des na comursanaiḃ ann ag caḃrú le muinntir an tiġe ag cimilt an tsalainn de'n ṁuic agus an ḟaid a ḃíonn an obair ar siuḃal bíonn spórt is sgléip aca, agus gaċ duine ar a ḋíċeall. Bíonn rinnce i ndeire na hoibre aca agus deoċ an dorais, agus ní folaṁ a ṫéiġeann an luċt conganta aḃaile, gan roinnt éigin de'n ṁuic aca.

## BOṪÁIN NA FEIRME.

Ins na boṫánaiḃ i gclós (mbannraċ) na feirme atá gaċ sórt úirlise i gcóir oibre na feirme, mar atá: céaċta ċun treaḃṫa, bráca nó cliaṫ ċun fuirsiṫe, barraí ċun ualaí beaga d'iomċar ó áit go háit, pící ċun an ḟéir agus an aoiliġ do ṫógaint agus do ċur isteaċ ins na trucaillíḃ, sluasad (sluaiste) ċun cré d'árdú, tuaġa ċun aḋmaid do sgoilt, grafáin ċun aitinn do ġearra agus ċun grafṫa, speala agus corráin ċun féir agus arḃair do ḃaint, racaí ċun an ḟéir do ṡuaṫaḋ, tuirrosg fada ċun crann do leagaḋ, agus trucaillí is cóirtí de gaċ sagas.

Bíonn roinnt des na boṫánaiḃ sin i gcóir beiṫiḋeaċ na feirme. Stáblaí na gcapall, cró na mbó, agus cróitín na muc.

Bíonn áit fé leiṫ 'sa ḃannraċ i gcóir an ḟéir agus an arḃair .i. an ioṫla. An sgioból a tugtar ar an dtiġ 'na gcoimeádtar iad san. Bíonn cró leis i gcóir na laċan agus na ngéanna agus na gcearc. Nuair a ḃíonn na cearca ar gor coimeádtar 'sa ċistin iad 'sa ċúb.

## NA GAIRDÍNÍ.

Tá gáirdín (garḋa, luḃgort) i naice an tiġe agus aḃlórd leis agus gáirdín na rós is na mbláṫ. Tá a lán

crann torṫaí ins an aḃlórd, crainn uḃall, crainn ṗéiríní agus crainn silíní, tuir spriúnán agus tuir ċaor ndearg agus tuir ċaor nduḃ agus tuir ċaor mbán. Tá súġ craoḃ leis ann agus súġ talṁan.

Ins an lubġort tá leabṫaca fé leiṫ do ṗrátaiḃ is do ṁeacain is do ċóilis agus do ċabáiste agus do ṗónairiḃ is do ṗiseánaiḃ, ⁊rl.

Ba ḃreáġ leat ḃeiṫ ag siuḃal i ngáirdín na rós agus na mbláṫ agus baluiṫ ċuṁra na mbláṫ go léir d'ḟaġail, mar tá gaċ sagas bláṫa is róis dá aileaċt is dá ċuṁ-raċt le ḟáġail ann.

## An Baile Beag.

Tá baile beag tímpal seaċt míle ó'n dtiġ ṫar an gcnoc siar ó ḋeas. Baile beag deas glan is eaḋ é. Tá cúpla tiġ ósta ann mar tá sé cois na fairrge agus tagann a lán daoine ann 'sa samraḋ nuair a ḃíonn an aimsir go brotalaċ agus an uain go breáġ. Tá séipéal (teaċ pobail) beag ann leis (tá ceann i naice tiġe mo ḋaoine muinntearḋa leis) agus tá sagart na paróiste 'na ċoṁnuiḋe láiṁ leis an séipéal ins an ḃaile ḃeag, agus tá sagart óg leis ann i dtiġ na sagart. Tá cúpla siopa ann leis, seaċas na tiġte ósta, mar a ḃfaġaid na daoine ó'n gcoṁursanaċt lón bíḋ agus diġe nuair a ṫeastuiġeann sé uaṫa. Tá oifig ṗuirt ann agus is féidir sreang-sgéala—telegráma—do ċur ó'n oifig sin i gcéin agus i gcoṁgar.

## An Margaḋ.

Tagann na feirmeóirí ċun an ṁargaiḋ (a ḃíonn 'sa ḃaile ṁór uair 'sa tseaċtṁain ar a luiġead) ag díol prátaí, féir, tuiġe, coirce, cabáiste, ⁊rl., agus tugann mná na ḃfeirmeóirí an t-im agus na huiḃe agus an t-eallaċ (cearca, coiliġ, géanna, laċain, turcaiṫe) isteaċ. Bíonn éileaṁ maiṫ ar na neiṫiḃ sin ó ċeann ceann de'n ḃliain, agus, mar sin, ní hé dearṁad na ḃfeirmeóirí gan iad do ḋíol nuair a ḃíonn breis agus a ndóiṫin díoḃ aca féin.

Ní mór na prátaí agus an féar agus an coirce, ⁊rl., do ṁeaḋċaint sar a ndíoltar iad. Mar sin, bíonn

meáiḋte i dtiġ an ṁargaiḋ nó le na ais ċuige sin. Meáḋ beag i gcóir na bprátaí, mar is i málaiḃ fé leiṫ is coitċianta a díoltar iad. Oireaḋ san an tomas (púnt agus fiċe meaḋċaint) nó an ċloċ (ċeiṫre púint déag) a díoltar iad. Má's féar nó tuiġe a ḃítear a ḋíol, ní mór an trucaill ar a niomċarṫar iad do ṁeaḋċaint i dteannta an ualaiġ ar an ndroċaḋ meáiḋte. Baintear ualaċ na trucaille de'n ualaċ go léir (lánualaċ) agus díoltar as an ḃfuiġlaċ ṁeaḋċainte (an glanualaċ).

Díoltar na huiḃe 'na ndosaonaiḃ nó 'na gcéadaiḃ; agus an t-im 'na ṗúntaiḃ, na ṁeargánaiḃ móra. Díoltar an t-eallaċ 'na gceann is 'na gceann nó 'na bpeiḋriḃ. Bíonn éileaṁ maiṫ ar gaċ ní mar sin i riṫ na bliana, agus go mór mór ar ṫurcaiṫiḃ um Nodlaig, mar is soḋluist ḟuḃáilceaċ ḟoḃlasta a ḃfeóil ḃog ḟóġail.

Bíonn ceannuiḋṫe ar na margaiḃ ins na bailtiḃ móra ag ceannaċ na neiṫe sin go léir agus cuirid ṫar lear iad, mar a mbíonn éileaṁ mór orṫa mar lón bíḋ ins na bailtiḃ agus ins na caṫraċaiḃ móra, mar a mbíonn a lán daoine 'na gcoṁnuiḋe agus gáḋ aca le coṫú maiṫ folláin.

Téiġeann mná tiġe ciallṁara an baile ṁóir ċun an ṁargaiḋ ag ceannaċ uḃ agus ime agus eallaiġ agus prátaí agus glasraí, mar is saoire go mór le ceannaċ ansúd iad ná mar a ḃíd ins na siopaiḃ 'sa tsráid.

## AN T-AONAĊ.

Bíonn éileaṁ mór i gcoṁnuiḋe ins na caṫraċaiḃ agus ins na bailtiḃ móra i ḃfus i nÉirinn agus ṫall i Sasana ar ḟeóil (mairtḟeóil, caoirḟeóil, agus muicḟeóil) mar aḃḃar bíḋ, agus ċun go mbeaḋ caoi agus uain ag luċt ceannuiḋṫe ar gaċ áit do ḟreastal, is beag lá de'n ḃliain ná bíonn margaḋ mór nó aonaċ (aontaiġe) i mbaile éigin 'sa duṫaiġ. Ins na bailtiḃ móra i lár dúiṫe iseaḋ ḃíonn na haontaiġe, mar is ionnta san is fearr agus is dóiċiġe a ġeóḃaiḋ an luċt ceannuiḋṫe cóir iomċair, ċun an stuic a ċeannuiġid a ċur ar an mbóṫar iarainn ċun na gcaṫraċ nó ċun na mbailte puirt, ċun iad do ċur ṫar sáile anonn go Sasana is go hAlbain.

Éiriġeann na feirmeóirí go moċ ar maidin lae aonaiġ agus tiomáinid a mbíonn de ḃeiṫiḋeaċaiḃ (ba, bulláin,

laoiġ, colpaí, gaṁna, seaṙaidí, loiliġeaċa, tairḃ) nó de ċaoiriġ (fóisge, muilt, reiṫí) rómpa ċun an aonaiġ. Tugaid na laoiġ óga agus na huain agus na muca leó i dtrucaillíḃ, mar do ḃeidís ró ḟada ar an mbóṫar ġá dtiomáint. Bíonn deaḃaḋ ar gaċ éinne ḃeiṫ ar aonaċ go moċ is go luaṫ mar "bíonn an fear deirineaċ díoġḃálaċ." Agus dá ṫúisge ḃíd ann is eaḋ is fearr an t-ionad a ḃíonn aca ċun a stuic do ṫaisbeáint. Agus, mar adeir an seanḟocal "mar a ḃfuil agat aċ pocán (pocaide) gaḃair, bí i lár an aonaiġ leis."

Bíonn a lán feirmeóirí ar aonaċ ag díol is ag ceannaċ agus a lán ceannuiḋṫe, spáraerí, gurab é gnó ḃíonn aca ná ceannaċ stuic (buláin is caoiriġ) anso agus ġá ndíol ansúd nó ġá gcur anonn go Sasana dá ndíol. Bíonn na haontaiġe i ndeire na bliana ar na haontaiġiḃ is mó, mar bíonn na feirmeóirí ag sgarúint le pé breis stuic a ḃíonn aca roiṁ an ngeiṁreaḋ i dtreó ná beaḋ costas agus duaḋ a gcoṫuiġṫe orṫa 'sa duḃluaċair.

Bíonn páirc fé leiṫ (páirc an aonaiġ) i ḃfurṁór na mbailte i gcóir na naontaiġe ċun gur ḃ'usaide do'n luċt díolta a stoc do ṫaisbeáint agus do'n luċt ceannuiḋṫe é ḋ'ḟeisgint. Bíonn ana pléiḋe is ana ṁara-gínteaċt ar siuḃal ar aonaċ sar a ndeintear margaḋ is sara ndíoltar an beiṫiḋeaċ.

Bíonn aontaiġe fé leiṫ ann i gcóir capall do ḋíol is do ċeannaċ, agus ó tá clú capall fiaḋaiġ na hÉireann a náirde ar fud an doṁain, bíonn ceannuiḋṫe ar na haontaiḃ móra capall, ní haṁáin ó gaċ cúige i nÉirinn, aċ ós na tíorṫaiḃ ṫall i Sasana agus ar roinn na hEórpa.

Ins an tseanaimsir sar a ndíoltaí na capaill do riṫtí ráiseanna ag tástáil na gcapall; aċ ní deintear aṁlaiḋ anois. Aċ, curtar na capaill ag riṫ is ag sodar síos agus suas san páirce an aonaiġ nó san sráide an baile ṁóir ċun tréiṫe an ċapaill do ṫaisbeáint, agus is minic a ḃíonn liaġ capall ann ag infiuċaḋ is ag sgrúdú na gcapall go maiṫ is go géar féaċaint an mbeaḋ aon loċtaí ionnta.

Bíonn aontaiġe móra i mBéal Áṫa na Sluaġ is i Muileann Cearr, i gCaṫair an Ṁí agus i gCill Orglan. Ansúd is eaḋ bíonn Aonaċ an Ṗuic. Bíonn pocán gaḃair

i náirde ar stáidse árd i lár na sráide ann ar feaḋ trí lá an aonaiġ. Cuirtear i náirde é an oiḋċe roiṁ an aonaċ agus tógtar anuas arís é oiḋċe an tríṁaḋ lae.

Is mór an áis dos na feirmeóirí na haontaiġe sin do ċoṁmóraḋ go minic 'na gcoṁursanaċt mar tugaid siad caoi ḃreáġ ḋóiḃ ar a mbeiṫiḋiġ do ḋíol nuair a ḃíd siad réiḋ ċun a ndíolta. Is maiṫ an treist é dos na ceannuiḋṫiḃ i ninead ḃeiṫ ag dul ar fud na tuaṫa go dtí gaċ tiġ feirme agus ní taise do ṁuinntir an ḃaile ṁóir, mar lá ana ġnóṫaċ aca is eaḋ lá an aonaiġ toisg an sluaġ daoine a ḃíonn ann agus an t-airgead aca go léir.

## SEANḞOCAIL I DTAOḂ BEIṪIḊEAĊ NA FEIRME.

1. Is maiṫ í an ḃó;
   Is bainne í le nól;
   Is im í agus feóil;
   Is solas geal ar bórd;
   Deineann a heirbeall rón;
   Agus a haḋarca ceól;
   Agus is maiṫ é a leaṫar ċun na mbróg.
2. Is beag é toraḋ na bó aonair.
3. Fear na bó féin fé 'na heirbeall.
4. Téiġeann an bainne 'sa ġeiṁreaḋ go haḋarca na mbó.
5. Ní féidir é ḃeiṫ 'na ġruṫ is na ṁeiḋg agat.
6. An té ná bíonn bólaċt ar ċnoc aige bíonn suaiṁneas ar ṡop aige.
7. Is mórṫaiḋseaċ iad aḋarca na mbó ṫar lear.
8. Bíonn gaċ duine go láġaċ go dtéiġeann bó 'na ġarḋa.
9. An laoġ iṫte i mbolg na mbó.
10. Iṫ feóil mairt is bí cruaiḋ tapaiḋ; iṫ feóil muice is bí mór meaṫta.
11. Mair a ċapaill is geóḃair féar.
12. Ġeiḃeann an capall bás an faid a bíonn an féar ag fás.
13. Is minic a ḋein braimiċín giobalaċ capaillín cumasaċ.
14. An capall is mó mairc is é is aoirde ċaiṫeann a ṫóin.
15. Ċoṁ dána le muic.

16. Is cuma le muic fear gan seift.
17. Na muca ciúine iṫeann an triosg.
18. Is deacair togaḋ idir ḋá ġabar ḋall (ċaoċa).
19. Olann a ḃaint de ġabar nó iarraiḋ abrais ar ṗocán.
20. Bíonn ḋá ċeann ar gaċ caoiriġ aige.
21. Bíonn ḋá lompa ar do ċaoiriġ-se gaċ aon lá.
22. Caora ṁór an t-uan i ḃfaḋ.
23. An t-uan ag múineaḋ méiḋlige ḋá ṁáṫair.
24. Is olc an ċearc ná sgríobann di féin.
25. Léim ċoiliġ ar ċarn aoiliġ.
26. Cearca saṁraiḋ nó coileaċa fogṁair.
27. Ag iṫe is ag gearán ar nós cearc guir.
28. Ní sia gob an ġé ná gob an ġanndail.
29. Nuair a luiġeann gé luiġid go léir.
30. Bórraḋ an aon ġé.
31. "Is fearr mé ná bó," ars an ċearc, "beirim uḃ 'sa ló."
32. "D'aiséiriġ Mac na hÓiġe" adeir an coileaċ, nuair a ġlaoḋann sé.
33. "Tá sé ag fearṫainn," ars an capall;
"Tá, go díreaċ," ars an ḃó.
"Lá breáġ aoiḃinn," ars an ċaora;
"Siúḋ ċun an ċlaiḋe sinn," ars an gaḃar.
34. "Mo ċreaċ fada is mo ċall," ars an gaḃar,
"Nár ḟanas mar a raḃas le ráiṫe,
Mar a ḃfaġainn biolar is sama
Is duilleaḃar na gcrann,
Agus Tobar Rí an Doṁnaiġ láiṁ liom."
35. Fearṫainn do laoġ is gaoṫ do ṡearraċ; uisge do ġé is déirc do ḃacaċ.
36. Díol an ḃó, ceannuiġ an ċaora, is ná bí ċoiḋċe gan ċapall.

## Ceisteanna.

1. Áiriṁ roinnt des na crannaiḃ atá le feisgint ar an dtuaiṫ. 2. Cad iad na héanlaiṫ is gnáṫ a ḋ'ḟeisgint ar an dtuaiṫ? 3. Cad iad na hainmiḋṫe fiaine is mó atá le feisgint i nÉirinn? 4. Cad í an tslíġe ḃeaṫa a ḃíonn ag furṁór na ndaoine ar an dtuaiṫ? 5. Conus a ḃíd ag obair? Cad í an obair a ḋeinid? 6. Cad ċuige na húirlisí seo: céaċta, bráca nó cliaṫ, sleán, sluasad, píce, speal, corrán, grafán, ráinn, láiḋe, cloċ speile, cláirín? 7. Mínig an seanḟocal so go cruinn is go baileaċ;

Ní moill faoḃar aċ is mór an ṁoill ḃeiṫ gan é? 8. Conus a deintear an féar do ḟáḃáil? 9. Taḃair cúntas ar ċur agus ar ḃaint an arḃair. 10. Mínig na focail seo: súaṫaḋ, baint, mannt, inneal bainte, stúacáin, cruaċa, punann, bean ċeangail, deócán, coinnleaċ, coinnlín. 11. Cad deintear leis an arḃar taréis é ḃaint? 12. Cad í an úsáid a deintear de ġaċ páirt de? 13. Taḃair cúntas ar ḃaint na móna. 14. Mínig: portaċ, cnuċairt, meiṫeal. 15. Ainmnig na hainṁiḋṫe ag feirmeóir. 16. Cad tugtar ar óg na bó, an ċapaill, na caoraċ, na muice, na circe? 17. Cad tugtar ar ḟeóil na bó, na caoraċ, na muice? 18. Cad iad maiṫeasaí an ċapaill, na bó, an asail? 19. Conus a deintear im, gruṫ agus meaḋg, cáis? 20. Mínig na focail seo go cruinn is go baileaċ: leaṁnaċt, uaċtar, bláṫaċ, bainne géar, bainne reaṁar, gruṫúisg agus maoṫail. 21. Mínig na focail seo: tá an ċearc ag breiṫ amuiġ; tá an ċearc ar gor; ṫáinig an ḃó; tá an ḃó ag guiḋeal. 22. An fada ḃíonn an ċearc ar gor? an gé? an laċa? 23. Innis cad é an ainm tugtar ar ġlór na mbeiṫiḋeaċ so: bó, tarḃ, caora, capall, asal, madra, cearc, coileaċ, gé. 24. Mínig: sgiolláin, caḋrán, faḋbán, criocán, falcaire, sraint. 25. Cad iad na boṫáin atá le feisgint i gclós feirme? 26. Ainmnig na húirlisí atá le feisgint i gclós feirme. 27. Mínig: sgioból, ioṫla, bannraċ, buaile, branar, iṫir. 28. Cad is aḃlórd ann? Innis cuid des na torṫaíḃ atá le feisgint ann. 29. Innis cuid des na glasairíḃ a ḃíonn ag fás i ngarrḋa. 30. Abair a ḃfuil d'eólas agat ar na beaċaiḃ. 31. Mínig go cruinn is go baileaċ na seanḟocail seo: Is buaine an t-únán ná an tanḃruiṫ; is olc an ċearc ná sgríobann di féin; ní ṁeileann leaṫḃró; creaċadóir tíreaċ síoladóir fánaċ. 32. An ḃfuil aon ainṁiḋe eile go ḃfaġtar bainne uaiṫi a ḋ'óltar? 33. Taḃair cúntas ar aon ḃaile beag tuaiṫe ar ṫ'aiṫne. 34. "Ait ana uaigneaċ ar fad is eaḋ an tuaiṫ." Deiṁnig nó bréagnuiġ an focal san. 35. Innis conus a ċoṫuiġtear an ḃó, an capall, an ċearc is an t-eallaċ eile, an ṁuc, an t-asal. 36. Taḃair cúntas ar conus a deintear capall do ḃriseaḋ agus d'oiliúint. 37. Taḃair cúntas ar ċistin tiġe feirme. 38. Sgríoḃ aiste beag ar "Saoġal na tuaṫa." 39. Ceap coṁraḋ idir ḟear ó'n dtuaiṫ agus fear ó'n gcaṫair, gaċ duine aca ag molaḋ a inid ċoṁnuiḋṫe féin.

# An baile mór.

Do ḃí dúil riaṁ ag an gcine ḋaonna cruinniú 'na ngarsaiḃ líonṁara i naice a céile. Siné fé ndeara na bailte go léir do ḃeiṫ ann. Níor deineaḋ na bailte do ṫógaint gan aḋm gan tuisgint áṁ. Tógaḋ an céad ḃaile riaṁ d'ḟonn cosanta ar luċt a áitriḃ. Ní neart go cur le céile agus ó's "ar sgáṫ a céile ṁairid na daoine," is fearr a ḋ'ḟéadfaidís a mbeaṫa do ḃaint amaċ le ḃeiṫ i naice a céile.

Mar sin, d'ḟás cuid des na bailtiḃ timpal dúnta agus daingean na dtaoiseaċ—Caṫair Dúin Iasgaiġ, Caiseal Múṁan, Dúrlas Éile, Caisleán Béarra, Port Láirge, Port Laoiġise—mar is mó ainm atá ar áit ḋaingin ċosanta; cuid aca timpal mainistreaċ—Mainistir Eiṁin, Cill Ċoinniġ, Cill dá Lua, Mainistir na Corann, Mainistir na hInnse; cuid aca i mbéalaiḃ áṫa cois abann—Áṫ Cliaṫ, Áṫ Luain, Béal an Áṫa, Bé l Áṫa an Ríoġ; cuid eile i gcoṁgar tráġa agus fairrge—Tráiġ Lí, Corcaiġ, Gailliṁ, Sligeaċ, Loċ gCarman, Cionn tSáile. Agus níl aon ḃaile dár tógaḋ riaṁ ná raiḃ gáḋ éigin leis, nó nár tugaḋ fé ndeara gur ḃ'áit áiseaċ é do ṗobal dúiṫe teaċt i gceann a céile ċun neiṫe do ṁalartú le céile, le díol agus le ceannaċ ar aonaċ is ar ṁargaḋ.

Tá na bailte go léir ar aon déanaṁ, naċ mór. Sráide breáġṫa glana, leaṫana, díreaċa ionnta, nó sráide suaraċa, salaċa, cuṁanga casta. Tiġṫe árda aolḃa geala, nó tiġṫe ísle duḃa dorċa ar gaċ taoḃ díoḃ. Buailte leis na tiġṫiḃ, bíonn cosáin déanta de leacra-ċaiḃ móra leaṫana i gcóir luċt coisiḋeaċta. Ar ċiuṁais na gcosán san idir iad agus na bóiṫre (sráide), mar a mbíonn na trucailli is na cóisti is na gluaisteáin, bíonn cabsaer ċun uisge na fearṫainne (báistiġe) do ḃreiṫ ós na cosánaiḃ is ós na bóiṫriḃ isteaċ ins na clasá-naiḃ fé ṫalaṁ. Ages na crosḃóiṫriḃ ins gaċ baile

mór, bíonn tóċar (cosán) trearsna na sráide ar ar féidir dos na coisiḋṫiḃ siuḃal do ċosaiḃ tiorma glana má ḃíonn na bóiṫre fliuċ salaċ tar éis na báistiġe ṫuitim.

Ar gaċ taoḃ des na sráidiḃ, síos agus suas, bíonn siopaí agus tiġṫe stóir, tiġṫe gnóṫa agus oifigí de gaċ aon tsaġas. Siopaí éadaiġ mar a ndíoltar éadaiġe de gaċ aon tsórt agus gaċ a mbaineann le culaiṫ an duine; siopaí bíḋ, mar a ndíoltar gaċ saġas bíḋ, mar arán, cístí, plúr, bagún, tae agus caifé, siúcra agus seacaláid, cuiríní is gaċ aon tsaġas eile annlainn dá ngaḃann leó san mar ḃiaḋaiḃ. Siopaí bróg, mar a ndíoltar bróga árda is bróga ísle, bróga troma is bróga éadtroma, bróga tuaṫtaċa is bróga uaisle, bróga d'ḟearaiḃ is do ṁnáiḃ, do ġarsúnaiḃ is do ġearrċailiḃ, agus bróigíní beaga bídeaċa do leanḃaiḃ.

Bíonn siopaí tobac ann 'nar féidir tobac is toitíní, píopaí is lasáin, snaoise is bataí siuḃail do ċeannaċ; siopaí mísleán is siopaí leaḃar is páipéar; siopaí leaṫair is siopaí iarainn; siopaí 'na ḃfaġtar gaċ ní a ḃaineann le culaiṫ ċapaill is siopaí 'na ḃfaġfí gaċ aon ní a ḃaineann le hobair na feirme, idir síol is úirlisí. Siopaí búistéirí mar a ḃfaġfí feóil de gaċ saġas, idir úr agus saillte. Siopaí bácaerí mar a ndíoltar an t-arán 'na ḃrícíḃ is na ḃulógaiḃ; siopaí seóideóirí mar a ḃfaġtar seóda is gréiṫre is giúirléidí deasa óir is airgid de gaċ sórt, fáinní is muincí, cluig is uaireadóirí, bioráin is dealga. Siopaí 'na ḃfaġfí gaċ aon ní a ḃaineann le iasgaċ, mar atá: slata iasgaiġ, doruiḋṫe, ruaime, duḃáin, cuileóga, baoití, treiḋṫe, gaṫa, líonta, ⁊rl.

A faid ar a ġiorraċt, siopaí 'nar féidir aon ní fé'n ngréin d'ḟáġail aċ díol as.

Seaċas na siopaí sin, bíonn ins na bailtiḃ go léir oifigí ag dliġeadóirí is ag doċtúirí is ag innealtóirí mar ar féidir dul agus gaċ ceist is caingean a ḃainfeaḋ le na gnóṫaiḃ sin fé leiṫ do ċur 'na gcomairle.

Bíonn tiġṫe móra stóir ann leis, mar a gcoimeádtar earraí, mar plúr, min, coirce, aḃmad, slinnte, aol, iarann, biotáille is lionn duḃ.

I naon ḃaile dá luiġeaḋ, bíonn foirgniṁ ṗuiblíḋe, mar atá, eaglais Ċaitiliceaċ, teampall Gallda (Protas-tún), nó seipéal Albanaċ, sgoileanna náisiúnta nó sgoil ṁeaḋonaċ (sgoil lae, mar a ḃíonn ages na bráiṫriḃ nó sgoil ċomnuiḋṫe), cloċar (conḃint) Ban Riaġalta, tiġ cúirte, beairic Gárda na Síoṫċána, beairic na nÓglaċ, Oifig an Ṗuirt, ospidéal (oṫarlann), aṁarclann nó tiġ pictiúirí (cinéma).

Ins na bailtiḃ móra (na caṫraċa) bíonn a lán foirgneaṁ de'n tsaġas san toisg an lán daoine ḃíonn 'na gcomnuiḋe ionnta, agus gaċ foirgneaṁ díoḃ i ḃfad ní ba ṁó agus ní ba ṁaisiúla déanaṁ ná foirgniṁ an ḃaile ḃig.

Bíonn gaċ baile fé stiúraḋ coiste a ḋeineann pobal an ḃaile do ṫoġaḋ gaċ treas bliain. Deineann an coiste sin gaċ socrú i dtaoḃ sráideanna an ḃaile do ġlanaḋ agus do ḋeisiú, agus an baile do ṁaisiú ar gaċ cuma, agus deinid dliġṫe i dtaoḃ na naontaiġe is na margaiḋe a ḃíonn ann ó am go ham. Bíonn seirḃísiġ aca i ḃfeiġil na noibreaċa san i gcomnuiḋe i dtreó go mbeiḋ slaċt is maise ar an mbaile ó ċeann ceann de'n ḃliain. Agus 'na ṫeannta san go léir, bíonn aca i náit éigin lasmuiġ de'n tsráid ar ḃarr cnuic, loċ mór 'na ndeintear uisge do ċoimeád i dtaisge agus é leigint isteaċ ċun an ḃaile i bpíobánaiḃ taréis é sgagaḋ go maiṫ is gaċ salċar do ḃaint as d'ḟonn é ċur i noiriúint do ṁuinntir an ḃaile i gcóir gnóṫaí cócaireaċta is bainistiġe. Ċuige sin go léir, ní mór a lán airgid do ḃailiú agus is aṁlaiḋ a ḃailiġtear an t-airgead san ná oiread áiriṫe do réir luaċ a ṫiġe nó a ṡeilḃe 'sa tsráidḃaile do ḃeiṫ ar gaċ fear 'sa tsráid. Oiread san i naġaiḋ gaċ púint de luaċ a ṡeilḃe. Sraiṫ a tugtar ar an airgead a díoltar ċun oibre an ḃaile do ḋéanaṁ.

Toisg go mbíonn ar gaċ éinne 'sa tsráid a ḃeag nó a ṁór de'n tsraiṫ sin a ḋíol, bíonn suim ag gaċ éinne i dtairḃe an ḃaile agus ní leigeann éinne aon díoġḃáil a ḋéanaṁ do ċuid an ṗobail 'sa tsráid aċ is aṁlaiḋ a ḃíonn gaċ éinne ar a ḋíċeall ar ṁaiṫe leis.

## CEISTEANNA.

1. Cad fé ndear na bailte go léir do ḃeiṫ ann? 2. Cad ċuige gur deineaḋ iad? 3. Cad iad na cúiseanna bunaiḋ, is

dóiċ leat, a ḃí le fás na mbailte seo síos:—Cluain Meala, Port Laoiġise, An Daingean, Caiseal Muṁan, Mainistir Eiṁin, Gráig na Manaċ, Gaillim, Béal Áṫa an Ríoġ, Luimneaċ, Dúrlas Éile, An Tráiġ Ṁór? 4. Cad ċuige na cosáin a ḃíonn ins na bailte móra? 5. Cad ċuige na tóċair? 6. Áiriṁ a mbíonn de ṡagsanaiḃ siopaí i mbaile mór. 7. Áiriṁ ṫrí neiṫe a ġeóḃfí i ngaċ siopa fé leiṫ díoḃ seo:—siopa tobac, siopa lóin, siopa éadaiġ, siopa seód. 8. Áiriṁ na foirgniṁ ṗuiblíḋe is gnáṫ ḃeiṫ i mbaile mór? 9. Conus a deintear gnóṫaí puiblíḋe an ḃaile ṁóir do riaraḋ? 10. Conus a díoltar as an riaraḋ san? 11. Taḃair tuairisg ar aon ḃaile is eól duit—a inead suiḋte—a ṫoirt—an méid daoine atá ann—aon obair fé leiṫ a deintear ann—aon ní, gur fiú é d'aireaṁ, a ṫárla ann.

# An tiġ coṁnuiḋṫe.

Tá tiġ breáġ fairsing againn 'sa ċaṫair. Ní i lár na caṫraċ atá sé i naon ċor aċ ar imeall na caṫraċ. Tá falla beag 'na ṫimpal agus ráil iarainn ar a ḃárr, de ṫaoḃ an ḃóṫair, agus an falla go hárd laistiar de agus ar an dá ṫaoḃ eile. Tá geata deas ar aġaiḋ an tiġe amaċ 'sa ḃfalla san de ṫaoḃ an ḃóṫair agus cosán uaiḋ isteaċ ċun an tiġe. Tá faiṫċe áluinn ar aġaiḋ an tiġe idir an tiġ agus an falla agus leabṫaċa geárrṫa amaċ ann agus bláṫa bána agus bláṫa dearga ag fás ionnta. Fan an ċosáin ar gaċ taoiḃ de agus ós a ċionn tá stuaḋ fada déanta d'aḋmaḋ agus crainn róis de gaċ saġas fiġte 'na ṫimpal, agus is áluinn aoiḃinn é 'sa samraḋ le baluiṫ na rós milis gcuṁra atá le fáġail uaiḋ.

Tá an faiṫċe roinnte 'na ḋá leiṫ ag an gcosán agus ins gaċ leiṫ ḋe tá crainn ḃeaga ag fás, agus tagann na héanlaiṫ ann i ndeire an tráṫnóna nuair is coṁsolas fear le tor, agus ba ḃreáġ leat ḃeiṫ ag éisteaċt le cantain binn na néan san ag molaḋ an dúileaṁan. Tá tigín gleóite saṁraiḋ i gcúinne de'n ġáirdín agus is ann a ċaiṫimíd na tráṫnóntaí breáġṫa geala saṁraiḋ ag léiġe agus ag caint is ag coṁráḋ le ċéile. Ag cúinne ċlé an tiġe atá tiġ gloine againn agus tá bláṫa ioldaṫaċa ag fás istiġ ann agus caora fíneaṁna a ċuirfeaḋ uisge féd fiacla aċ féaċaint orṫa.

Tiġ breáġ árd fairsing atá againn, trí úrláir atá ann agus úrlár na talṁan (an t-úrlár atá ar aon leiḃéal leis an dtalaṁ) d'áireaṁ. Aġaiḋ ó ḋeas air i dtreó go dtaiṫneann gaċ ga gréine anuas air agus mar sin ġeiḃimíd lán-ċoṫrom teasa an tsaṁraiḋ agus bíonn fuiṫin againn ó na gaoṫaiḃ cruaḋa oiġreata aduaiḋ 'sa ġeiṁreaḋ.

Tá dorus mór árd fairsing ag dul isteaċ 'sa tiġ agus coṁla de ḋair Ġaeḋealaċ agus is bog éasga a luaisgeann sí ar a tuislíḃ idir an dá ursain. Tá bas-

ċrann ar lár comlann an dorais ar a bárr, agus cnaipe bainte cluig 'san ursain ar an dtaoḃ ḋeas.

Tá halla breáġ leaṫan laistiġ de'n doras agus bórd maiseaċ ṁahoganí ar an dtaoḃ ċlé ḋe agus crannóg ċun hataí agus casóg do ċroċaḋ ḋe ; atá teannta ann leis ċun bataí (maidí) siuḃail agus foṫanáin (sgáileáin) ḃáistiġe d'ḟágaint ann.

Ag deire an halla san ar an dtaoḃ ḋeas atá an staiḋre ċun dul i náirde ; agus ansan, idir an staiḋre agus an falla, tá póirse siar ċun na cistineaċ. Cistin ṁaiṫ ṁór aeraċ is eaḋ í. Tá ḋá ṡoirn againn ann. Soirn ġuail agus soirn ola. An tsoirn ġuail is í is mó úsáidtear 'sa ġeiṁreaḋ, mar bíonn gáḋ leis an dteas coitċianta le linn an tsaorsúir sin ċun éadaiġe do ṫiormú agus ċun uisge an ċoire ṁóir le hais na teine guail do ṫéiġeaṁ i gcóir na ndaḃaċ bḟoṫragṫa. Aċ is í an tsoirn ola a ḃíonn dá húsáid san saṁraḋ, nuair ná bíonn aon ġáḋ le teas mar sin, agus ní gáḋ í lasaḋ aċ ċun na mbéilí d'ullṁú. Tá dorsúir 'sa ċistin, agus is ann a ċimeádtar na miasa agus na plátaí (beaga agus móra), na cupáin agus na foċupáin, corcáin an tae, na sgeana, na haela (forcanna), na spiúnóga, agus na beara cócaireaċta, faisgeán na liomóidí, agus gaċ cóir eile nár ḃ'ḟoláir ċun na mbéilí d'ullṁú agus nár ṁór do'n ḃórd le linn an ḃéile ċaiteaṁ. Tá raiḋse corcán agus sáspan agus citeal agus sruoċtán ann.

Insan ċistin a deintear an biaḋ go léir d'ullṁú (do ḃeirḃaḋ, do ḟriuċaḋ, nó do róstaḋ) i gcóir na mbéilí agus is ann leis a deintear na héadaiġe d'iarnáil taréis iad do niġe agus do ṫiormú fé'n spéir. Is ann a coimeádtar leis iad i gcóṁrainn ṁóir le hais na teine ċun iad do ṫéiġeaṁ.

Ar an dtaoḃ ċlé de'n halla, atá an proinnteaċ (seómra an ḃiḋ). Is ann a ḃíonn ár mbéilí go léir againn. Tá bórd fada fairsing ṁahoganí againn ann i lár an tseómra agus a lán caṫaoireaċa de'n aḋmad ċéadna agus iad clúduiġṫe de leaṫar láidir. Tá aon ċaṫaoir aṁáin díoḃ agus is mó agus is aoirde í ná an ċuid eile aca agus is innte suiḋeann m'aṫair le linn an dinnéir ; mar is é a ḋeineann an biaḋ do roinnt. Is é bíonn i gcionn cláir le linn an ḃéile sin, aċ mo

ṁáṫair is í ḃíonn i gcionn cláir le linn na mbéilí eile .i. an bricfeasta agus an tae.

Tá compra mór ar leaṫṫaoiḃ an tseómra (an ċompra taoiḃe) agus is innte coimeádtar línéadaċ an ḃúird— na sgoraoide (na héadaiġe cláir) agus na naipicíní— agus na sgeana, ⁊rl., is fearr dá ḃfuil againn, agus na hárṫaiġe gloine agus na hárṫaí deara síne. Agus i náirde uirṫi isead tá na harṫaiġe móra airgid a ḃíonn ar bórd againn nuair a ḃíonn ár ndaoine muinntearḋa is ár gcáirde ag iṫe 'nár gcuiḃreann. Tá compra eile ann agus is innte a ċoimeádtar na fíonta is an t-uisge beaṫa agus gaċ cóir eile diġe le haġaiḋ na ḃfleaḋ mór a ḃíonn againn i rit na bliana. Tá roinnt ṗictiúirí áilne ar croċaḋ des na fallaiḃ; agus ar an gclaḃar ós cionn na teine, tá clog breáġ áluinn práis agus ar gaċ taoḃ de, tá árṫaí deara síne, agus tá pictiúirí ár ndaoine muinntearḋa agus ár gcarad. Tá sgáṫán árd leis an ḃfalla ós cionn an ċlaḃair.

Ar an dtaoḃ eile de'n halla, ar aġaiḋ seómra an ḃíḋ anonn isead tá an párlús (an seómra suiḋte); agus is ann a ḃímíd ist oiḋċe ag caint is ag comrád le céile. Tá pianó ana ḃreáġ ar fad ann, agus bíonn ana ċeól agus ana ṡiamsa againn ann go minic agus bímíd go léir ag déanaṁ uanuiġeaċta ar a ċéile ag aḃrán is ag seinnt ċeóil is ag reacaireaċt. Tá ḃeiḋlíní againn leis agus nuair a ḃíonn an pianó agus na ḃeiḋlíní dá seinnt i dteannta a ċéile, ba ḃreáġ leat ḃeiṫ ann ag éisteaċt leis an gceól síréaċtaċ siḋe, go mór ṁór, nuair a ḃíonn ceól breaġ ár sean is ár sinnsear ar siuḃal go binn.

Tá troscán áluinn againn ins an tseómra san— caṫaoireaċa socaire socaṁla seasgaire 'na luiġfeá siar ionnta ar do ṡástaċt, aḋairtíní boga clúiṁ leó go léir agus gur ḋóiċ leat gur ar leabaiḋ ḃuig ċlúiṁ a ḃeiṫeá. Tá roinnt ḃúirdíní beaga ann leis agus go minic nuair a ḃímíd tuirseaċ de'n ċeól, is ar ċeann des na búirdíníḃ sin bímíd ag imirt ċártaí. Ar an úrlár atá brat breáġ áluinn ċoṁ bog le cúnlaċ agus go raġfá go glúiniḃ ann. Brat a ċosain pinginn ṁaiṫ airgid, deirimse leat. Tá teinnteán fairsing árd ann, agus an teine anuas ar úrlár an teinnteáin agus

is breáġ an teas a ḃíonn uaiṫi go mór ṁór nuair a ḃíonn bloc mór aḋmaid anuas uirṫi. Tá peictiúirí deasa ar na fallaiḃ agus a lán de ṗictiúiriḃ ar ndaoine muinn-tearḋa agus dár bpictiúiriḃ féin.

Tá an seómra san ana ṁór agus is minic a ḃíonn rínnce againn ann. Tagann roinnt dár gcáirdiḃ ar céiliḋ (ar sgoruiḋeaċt, ar cuaird) ċúġainn ar cuire, anois agus arís, agus bíonn ana oiḋċe againn ann idir ċeól is aḃráin agus rínnce.

Tá seómra beag laistiar de'n ṗárlús (ó'n bpárlús isteaḋ raġfá isteaċ ann); an leaḃarlann a ṫugaimíd mar ainm air, mar is ann a ċoimeádtar na leaḃair go léir atá agam aṫair. Tá leaḃragáin le hais an ḟalla mórṫimpal an tseómra agus iad go léir lán de leaḃraiḃ. Tá leaḃair de gaċ aon tsórt ann agus ar gaċ aon aḋḃar léiġinn. Leaḃair Ġaeḋilge, leaḃair Ḃéarla, leaḃair Ḟrainncise is leaḃair Spáinnise leis. Leaḃair sgéal-uiḋeaċta agus leaḃair Ṡeanċuis agus Staire, agus a lán leaḃar filiḋeaċta i ngaċ teangain.

Tá crínlín (búirdín sgríḃneóireaċta) i lár an leaḃar-lainn agus bórd beag eile leis ann agus a sé nó a seaċt de ċaṫaoireaċaiḃ árda agus cúpla caṫaoir ḃog ḟear-gair i dtreó gur féidir do ḋuine ḃeiṫ ar a ḟástaċt agus é ag léiġe, go mór ṁór, má ḃíonn an teine ar lasaḋ agus an uain go fuar. Tá gléas cló-sgríḃneóireaċta ann leis i náirde ar an gcrínlín úd agus is leis a ḋein-eann m'aṫair an ċuid is mó dá sgríḃneóireaċt. Ins gaċ taoiḃ de'n ċrínlín tá tairreaċáin ċun páipéar, ⁊rl., do ċoimeád ionnta ċun ná raġaiḋ aon ní amú air.

Tá trí fuinneóga ins an tseómra san na leaḃar, ḋá ċeann ar ċúl an tseómra agus ceann ar a ṫaoiḃ, i dtreó go mbíonn solas maiṫ ann ċun léiġte i riṫ an lae; agus ist oiḋċe, má's gáḋ é, tá solas aiḃliġe againn 'sa tiġ agus is féidir an solas san do lasaḋ le birín beag do ṫarrang anuas.

Ar an dá úrlár i náirde staiḋre isteaḋ tá na seómraí codalta. Tá breis agus ár ndóiṫin féin de ṡeómraiḃ ann, agus mar sin, nuair a ṫagann ár ndaoine muinn-tearḋa ó'n dtuaiṫ ċun na caṫraċ, fanaid againne ċun go mbíonn deire a ngnóṫa déanta aca nó go mbíonn deire le na gcuaird ċúġainn mar is minic a ṫagaid agus

gan de ġnó aca aċ tamall do ċaiṫeaṁ 'nar ḃfoċair. Seómraí na gcarad a ṫugaimíd mar ainm ar na seómraiḃ sin atá le spárail againn.

Tá trosgán ins gaċ seómra díoḃ san, .i. leabaiḋ (iarainn nó práis nó aḋmaid), clár mairiúċáin, clár niġeaċáin (clár folcta, folcadán), agus cómra árd i gcóir éadaiġ, agus cómra íseal 'na ḃfuil a ceaṫair nó a cúig de ṫairreacánaiḃ. Ar an gclár mairiúċán, tá sgáṫán, agus ins an dá ṫairreacán, bíonn an ċóir ṁáiriúċáin, 'sé sin, cíor agus sguab na gruaige, agus sguaibín na ḃfiacal, agus galúnaċ nó slaod nó púdar na ḃfiacal agus ola nó smearra ċun na gruaige do ṁairiú agus do ṡlíomaḋ. Ar an ḃfolcadán, tá báisín agus crúsga (a bíonn lán d'uisge nuair a ḃíonn éinne 'na ċodla 'sa tseómra) agus méisín 'na mbíonn galúnaċ, agus méisín eile 'na gcoimeádtar an macdual. Tá ráil le taoiḃ an ḟolcadáin ar a mbíonn tuḃáille nó ḋó i gcoṁnuiḋe.

Tá teinnteán mór ins gaċ seómra aċ is annaṁ a ḃíonn teine ar lasaḋ ionnta aċ amáin nuair a ḃíonn duine breóite 'na luiḋe i seómra díoḃ. Má ḃíonn na cosa fuar ag éinne againn le linn dul a ċodla, tugaimíd buidéal nó próca nó máilín lán d'uisge ṫe linn agus ní fada go mbaineann san an fuaċt dínn.

Tá a ċoṫrom féin d'éadaiġiḃ leabṫan ins gaċ seómra, ní naċ iongna, idir ḃraiṫlíniḃ, is súsaiḃ is plaincéidiḃ; aḋartaiḃ is aḋairtíniḃ, ⁊rl. Tá seómra foṫragṫa ar gaċ úrlár de'n dá úrlár i náirde staiḋre agus fial-teaċ is fual-teaċ leis. Ins an seómra foṫragṫa, tá dabaċ ṁór ḟada iarainn i gcóir foṫragṫa sínte agus is féidir uisge te nó uisge fuar ḋ'ḟáġail aċ buacaire do ċasaḋ de'n dá buacaire atá ar ċeann na daiḃċe. Ós cionn na daiḃċe sin ag an gceann tíos de, tá cóir eile 'sa tréiláil, agus níl agat aċ slaḃra do ṫarrac agus ġeóḃṫa an t-uisge fuar anuas ort 'na ċioṫ, agus is iongantaċ an treist í ċun an tuirse do ḃaint de ḋuine. Tá a lán bóṫán againn laistiar de'n tiġ, ina gcoimeádtar gual, aḋmad, agus úirlisí gáirdnéaraċta, ⁊rl. Agus ó tá gluaisteán agam aṫair, tá tiġ sé leiṫ ann 'na ċóir sin agus tá poll (clais) mór istiġ 'sa tiġ, i dtreó gur féidir oibreaċa an ġluaisteáin do sgrúdú gan duaḋ gan doċar.

CEISTEANNA.

1. Cad 'na ṫaoḃ gur ar imeall na caṫraċ is fearr le daoiniḃ cóṁnuiḋe ná i lár na caṫraċ istiġ? 2. Taḃair cúntas ar an dtaoḃ amuiġ de'n tiġ seo againne. 3. Míniġ: faiṫċe, cosán, stuaḋ. 4. Cad é an buaḋ atá ag an dtiġ go ḃfuil aġaiḋ ó ḋeas air? 5. Cad tá le feisgint ar aġaiḋ an tiġe? Tímpal an tiġe? 6. Ainm trosgán an halla? Ciaca is treise ar órnáid nó ar ṫairḃe an trosgáin sin? 7. Cad tá ag deire an halla? Cad ċuige é? 8. Taḃair cúntas ar an gcistin—a ṁéid—a ṫrosgán—a ṫairḃe—an obair a deintear ann. 9. Cad ċuige an proinnteaċ? Taḃair a ṫuairisg. 10. Cad ċuige an párlús? Taḃair a ṫuairisg. 11. Cad ċuige an leaḃarlann? 12. Cad is gnáṫ ḃeiṫ i náirde staiḋre ins gaċ tiġ? 13. Taḃair tuairisg ar na seómraí codlata; ar na seómraiḃ foṫragṫa. 14. Cad a ḃíonn laistiar de'n tiġ? 15. Ainm na baill trosgáin is gnáṫ a ḋ'feisgint ins na seómraiḃ seo: an ċistin, an proinnteaċ, an parlús, seómra codlata, seómra foṫragṫa. 16. An mó sliġe 'na ndeintear tiġ cóṁnuiḋṫe do soillsiú?

# Tiġṫe Bíḋ.

Ins na caṫraċaiḃ agus ins na bailtiḃ móra tá a lán tiġṫe bíḋ mar ar féidir do ḋuine béile maiṫ ḋ'ḟáġail ar ḃeagán airgid agus é ḋ'ḟáġail beirḃṫe (bruiṫṫe) go maiṫ córaċ agus friotálaṁ deas glan air. Is mór an áise sin dos na daoiniḃ a ḃíonn ins an ċaṫair nó ins an ḃaile mór ar feaḋ lae. Níl aca aċ bualaḋ isteaċ i gceann des na tiġṫiḃ sin idir dá linn agus a mbéili (bricfeasta, dinnéar, tae, suipéar) ḋ'ḟáġail. Bíonn a lán daoine ins na tiġṫiḃ sin gaċ aon uair de'n ló idir a deiċ a ċlog ar maidin agus a seaċt um ṫráṫnóna ag caiṫeaṁ bíḋ, aċ, má 'seaḋ féin, bíonn sliġe ḋóiḃ go léir agus fáilte rómpa ages na bórdaiḃ beaga a ḃíonn anso agus ansúd ar fud an úrláir. Agus dá ṁéid daoine ḃíonn ann, ní ḃíonn aon róṁoill ar éinne ċun a ċoda féin bíḋ ḋ'ḟáġail mar bíonn a ndóiṫin go léir cailíní freastail ann ag riṫ anso agus ansúd, anonn 's anall ag tabairt an ḃíḋ ċun na ndaoine. Cailíní deasa triopallaċa slaċtṁara agus iad gléasta go néata 'na racaitiḃ duḃa agus 'na naprúnaiḃ beaga gléiġeala. Ní túisge ḃíonn duine suiḋte ná síúd ċuige anall cailín aca agus í ġá ḟiafruiġe ḋe cad a ḃíonn uaiḋ. Bíonn cártaí beaga ar gaċ bórd ḋá innsint cad iad na biaḋa is na deoċa is féidir a ḋ'ḟáġail (nuaḋ gaċa bíḋ agus sean gaċa diġe) agus an t-airgead a ḃíonn ar gaċ aon ḃiaḋ fé leiṫ díoḃ ar ċiuṁais an ċárta (.i. an cárta búird), i dtreó naċ baoġal d'éinne gan toġa agus roġa gaċ saġais bíḋ ḋ'ḟáġail ċun a ṡástaċta.

Tae, caife, cócó, bainne, seacláid. Builíní beaga arán, cístí mísle, brioscaí. Im, sub agus cáise. Feóil de gaċ sórt: caoirḟeóil, mairtḟeóil, muiċḟeóil, bagún. Eallaiġ leis, mar atá: coiliġ, sicíní, gé, laċa, turcí, creaḃar coille, coileaċ feaḋa, cearc fraoiġ, naosgaċ. Iasg de gaċ aon tsaġas ó'n ḃfairrge agus ó'n linn agus ó'n aḃainn: breac geal, bradán, breac donn, faoitín, colamóir, sgadáin, marcraol, pollóg, trosg,

deargán, leaṫóg, cnúdán, gliomaċ (gleamaiġ) agus piseirbí agus oisrí féin.

Agus ansan nuair a ḃíonn a ḋóiṫin iṫte aige duine níl aige aċ cluigín a ḃíonn le na ais ar an mbórd do ḃualaḋ nó bagairt ar an gcailín freastail agus seo ċuige anall arís í agus tugann sí an táible (bille) ḋó; agus tar éis síntiúis do ṫaḃairt di, díolann sé an táible ar a ṡliġe amaċ ḋó.

Dá mb'iad muinntir na caṫraċ féin iad, go mór ṁór an méid díoḃ go mbíonn a dtiġṫe cóṁnuiḋṫe tamall maiṫ ó na hoifigiḃ nó ó'n áit 'na mbíd ag obair buailid isteaċ insna tiġṫiḃ bíḋ sin i lár an lae ċun lóin ḃíḋ ḋ'ḟáġail dóiḃ féin ar a suaiṁneas i nineaḋ ḃeiṫ ag riṫ ráis abaile agus ṫar nais arís ċun na hoibre.

## CAINTEANNA I DTIĠ BÍḊ.

A ingean ó! a ṁic ó! (leis an mnaoi (ḃfear) freastail adeirtear sin).

Teaċt, a ḋuine uasail (a ḃean uasal).

Cupán tae (ḋá ċupán) agus roinnt cístí mísle, arán agus im, cúpla uḃ.

Caoirḟeóil ḃeirḃṫe (ḃruiṫte), mairtḟeóil.

An dteastuiġeann aon ġlasairí uait?

Prátaí, cabáiste, cóilis, pónairí, piseáin, mearg, meacain, turnairí bána, ⁊rl. Ní ḃeiḋ aon anḃruiṫ agam.

Cad ólfair? An ólfá braon?

Uisge, led ṫoil, a ingean ó!

### CEISTEANNA.

1. Taḃair cúntas ar aon tiġ bíḋ 'na raḃais riaṁ. 2. Cad iad na béilí dob ḟéidir a ḋ'ḟáġail i dtiġ bíḋ? 3. Innis cad iṫtear ag gaċ béile díoḃ. 4. Cad iad na buaḋa atá ag na tiġṫiḃ bíḋ sin? 5. Áiriṁ trí saġsana deoċ, trí saġsana feóla, trí saġsana éisg dob ḟéidir a ḋ'ḟáġail i dtiġ bíḋ. 6. Conus a deintear cupán tae d'ullṁú?

### SEANFOCAIL.

1. Ní feóil putóg is ní biaḋ bainne agus ní bainne bláṫaċ. 2. Níor ṁoṫuiġ an sáṫaċ sáṁ an t-ocraċ riaṁ. 3. Ní ṫuiġeann an sáṫaċ don seang. 4. Ní féasta gan rósta. 5. Ní béile bíḋ biaḋ gan deoċ. 6. Ní cuiṁniġtear ar an arán tar éis é ḋ'iṫe

7. Bíonn blas milis ar ṗraiseaċ na gcoṁursan. 8. Bíonn blas ar an mbeagán. 9. An té ḃíonn amuiġ fuarann a ċuid. 10. Blais an biaḋ is tiocfaiḋ dúil agat ann. 11. Ar a ḃlaiseaḋ is fearr é. 12. Tobac i ndiaiḋ bíḋ. 13. An té ná faġann an ḟeóil is mór an róġ leis an t-anḃruiṫ. 14. Bainis an gortáin fata agus sgadán. 15. Nuair a ḃíonn an bolg lán is mian leis an gcnáṁ síneaḋ. 16. Is fearr leaṫḃuilín na ḃeiṫ gan arán. 17. Is fearr boiġreán agus bainne gaḃair na ḃeiṫ ag braṫ ar ċaḃair ó neaċ dá ṁéid a ṁaoin. 18. Feóil do ṫaḃairt do leanḃ feóil do ḃaint ó leanḃ. 19. Soiṫeaċ mór fada is bainne i ḃfad síos. 20. Capall na hoibre an biaḋ.

# Tiġṫe Taḃairne.

Dá liaċt iad na tiġṫe bíḋ úd is lia go mór ná san a mbíonn de ṫiġṫiḃ taḃairne (tiġṫe óil) i gcaṫair nó i mbaile mór; agus cé gurab annaṁ a ḃíonn tiġ i mbaile mbeag mar a ḃfaġfí biaḋ le caiṫeaṁ, ní ḃíonn aon easba tiġṫe taḃairne i naon ḃaile dá luiġeaḋ. Agus dála na dtiġṫe mbíḋ, is annaṁ a ḃíd gan sgata istiġ ionnta ag ól diġe (lionn duḃ, beóir, pórtar, uisge beaṫa, biotáille, brannda, agus fíon de gaċ saġas, fíon na Spáinne, fíon na Frainnce agus fíon an Ṗortungéil).

Aċ ní hionann is na tiġṫe bíḋ, is suaraċ salaċ a ḃíonn a ḃfurmór, go mór ṁór ins na bailtiḃ beaga, agus baluiṫ láidir an óil uaṫa amaċ ṫar doras. Lá aonaiġ nó margaiḋ, bíd lán go doras; gaċ éinne ag glaoḋaċ ar ḟear (ḃean) an taḃairne a ḋeoċ féin do ṡíne ċuige agus a lán aca ar meisge nó ar bogṁeisge, nó maiṫ go leór.

Ní ḃíonn gaċ éinne a ṫéiġeann isteaċ i dtiġ óil 'na ṁeisgeóir. Ólann a lán daoine buidéal nó ḋó de'n lionn duḃ nó gloine (leaṫġloine) de'n uisge beaṫa, agus sin sásta iad láiṫreaċ. Uaireannta bíonn gasra meiḋreaċ ag ól i gcuiḃreann a ċéile agus is mór é a ngreann.

Ins na caṫraċaiḃ is féidir béile bíḋ (dinnéar beag) ḋ'ḟáġail ins na tiġṫiḃ taḃairne agus mar sin, téiġeann a lán daoine ionnta ar uair an ṁeaḋon-lae ċun lóin d'ḟáġail agus buidéal leanna ḋ'ól.

Do ḃíoḋ muinntir na hÉireann ana ṫugṫa do'n ól aċ táid siad ag éirġe as diaiḋ ar ndiaiḋ, mar ċíd siad gurab amadánta an ní do ḋuine airgead do ṫaḃairt ar a ċéill do ḃreiṫ uaiḋ.

Ní ḃíonn aon ṁeas ar luċt óil agus meisge, is aṁlaḋ ḃítear ag magaḋ fúṫa i gcoṁnuiḋe. Bíonn tart agus íota doṡásta orṫa agus dúil ṁíċuiḃsaċ aca 'san ól. "Galar gan náire is eaḋ an tart," adeir an seanḟocal. Agus ní túisge deoċ ólta aca ná siúd ag ól arís iad. "Tart dogní tart." Bítear ag magaḋ fén dtart mór

san aca agus adeirtear i dtaoiḃ meisgeóra "d'ólfaḋ sé an braon anuas" nó "d'ólfaḋ sé Loċ Éirne—aċ soc caol do ḃeiṫ uirṫi "Agus ansan," tart deire an óil" i gcoṁnuiḋe aca.

Ní ṁonntaoiḃ é an fear meisge mar sgéiḋeann meisge rún agus is gnáṫ daoine ḃeiṫ cainteaċ i dtiġ óil, mar nuair a ḃíonn an t-ól istiġ, ḃíonn an ċiall amuiġ.

I dtiġ duine eile agus ḃeiṫ ag ól
Ḃainfeaḋ sé an trail ṁór dá ḃéim;
Aċ ní ḃainfeaḋ sé an croiceann de ċat
Agus é ḃeiṫ ar ġaḋ 'na ṫiġ féin.

Is mó pingin agus sgilling agus púnt a ċaiṫtear le hól aċ ní ċuiṁniġeann luċt póite air sin go mbíḋ i ndeire a gcoda agus ansan is ḃáirniġ is beaṫa dóiḃ. Is minic a ḃíonn "Domnall ar meisge agus a ḃean ag ól uisge," agus taréis an tsaoġail "dá ḟeaḃas é tiġ an taḃairne ní ḃíonn fáilte gan díol ann." Ní féidir an raṫ do ḃeiṫ ar éinne ná ar a ċlainn má ḃíonn sé tugṫa do'n ól. Agus mar adeir an seanḟocal:—

Gléas tiġe ċun ḃeiṫ buan:
Ḃean ċruaiḋ is fear gan tart,
Cupán beag is gan é lán,
Is a leigean ar ċlár i ḃfaḋ.

## Ceisteanna.

1. Cad é an rud tiġ taḃairne? 2. Ciaca tiġṫe taḃairne nó tiġṫe bíḋ is líonṁaire ins na bailte móra? 3. Cuir an dá saġas tiġṫe i gcompáráid le ċéile. 4. Cad iad na deoċa is gnáṫ a ḋíol i dtiġṫiḃ taḃairne? 5. Míniġ go cruinn is go baileaċ na sean-ḟocail seo:—galar gan náire is eaḋ an tart; tart doġní tart; tart deire an óil. 6. Sgríoḃ aiste beag ar an Ólaċán.

## Seanḟocail.

1. Níl aon teinnteán mar do ṫeinnteán féin. 2. Ní haiṫeantar go haontiġear. 3. Cuṁgraċ tiġe, cuṁgraċ bíḋ, cuṁgraċ croiḋe, na trí hanacraí móra. 4. Bíonn leacaċa sleaṁna i dtiġṫiḃ daoine uaisle. 5. Is fuar an tiġ ná gnáṫuiġid na fir. 6. Is teann gaċ madra ar úrlár a ṫiġe féin.

# Éadaiġe, ⁊rl.

Nuair a ḋúisiġim ar maidin, bainim searrad asam féin agus cuimlim mo ṡúile ag baint na sruama (srama) asta tar éis na hoiḋċe. Éiriġim ansan as mo leabaiḋ agus bainim mo léine (ċulaiṫ) oiḋċe díom agus cuirim umam mo ḃríste agus mo stocaí agus mo léine is mo ḃróga. Niġim mé féin ansan. Cuirim uisge as an gcrúsga 'sa ḃáisín agus cuimlim an gallúnaċ dem basaiḃ (nó de'n ṁacdual) agus niġim m'aġaiḋ agus deinim mé féin a ṫiormú leis an dtuḃáille. Má ḃíonn roinnt d'ḟéasóig orm, sar a niġim mé féin, deinim mé féin a ḃearrad. Cuirim faoḃar ar an rásúr ar dtúis le na ċuimilt síos suas de'n éillín faoiḃir. Ansan deinim sobal maiṫ le gallúnaċ ḃog ḃearrṫa agus bearraim mé féin. Tar éis mé féin do niġe, deinim mo ġruaig do ċíorad agus do sleaṁnú le cír ġruaige agus le sguaib. Cuirim mo ḃóna agus mo ċarbat féin ṁuineál ansan; cuirim mo ḃeist agus mo ċasóg umam; deinim mo ṗaidreaċa, agus siné ullaṁ mé.

Nuair a téiġim amaċ fé'n aer, cuirim mo hata (ċaipín) orm, beirim ar mo ḃata is ar mo láṁinní agus siúd liom. Má ḃíonn an aimsir fuar, cuirim mo ċasóg ṁór ḃréide (mo ċóta mór) umam agus carḃat trom olna féin ṁuineál. Má's fliuċ a ḃíonn an uain tugaim m'ḟoṫanán báistiġe liom agus mo ċasóg ḃáistiġe. Agus uaireanta cuirim asáin ar mo luirgníḃ.

Um ṫráṫnóna nuair a ḟillim aḃaile go tuirseaċ tnáiṫte tar éis obair an lae do ċur díom, bainim mo ḃróga díom agus cuirim slipéirí (pampúití) ar mo ċosaiḃ, agus sínim ar mo ṡocaraċt ós coṁair na teine.

Nuair a ṫeastuiġeann culaiṫ nuaḋ éadaiġ uaim, téiġim ċun an táilliúra. Tógann sé sin mo ṫoise agus má's ceannuiḋe táilliúra é, bíonn a lán sórt éadaiġ ar stór i gcoṁnuiḋe aige agus deinim mo roġa éadaċ díoḃ do ṫogaḋ i gcóir na culaiṫe. Nó, mara ndíolann an táilliúir féin na héadaiġe, téiġim ċun siopa éadaiġ,

agus is ann a ċeannuiġim an t-éadaċ i gcóir na culaiṫe agus cuirtar ċun an táilliúra an t-éadaċ féin (trí slata go leiṫ) agus gaċ aḋḃar eile naċ mór i gcóir na líneála, píosaí olna i gcóir árd na nguailann de'n ċasóig, cnaipí, gaṁsnáċ agus ceirtlíní (snóil) snaṫá, ⁊rl. B'féidir nár ṁór dam cuairt do ṫaḃairt ar ċúpla tiġ éadaiġ sar a ḃfaġainn píosa éadaiġ ċun mo ṡástaċta, mar duine caiḋréiseaċ is eaḋ mé. Má ḃíonn casóg ṁór ṫrom uaim i gcóir an ġeiṁriḋ, téiġim ċun an táilliúra leis ċun go dtógaiḋ sé mo ṫoise agus ġeiḃim an píosa stuife i siopa éadaiġ. Bréid is fearr agus is cluṫṁaire i gcóir casóige móire. Aċ is féidir culaiṫí agus casóga agus brístí ḋ'ḟáġail déanta ins na siopaiḃ éadaiġ leis, aċ nílid ċoṁ deas ná ċoṁ deaġḋéanta ná ċoṁ hoiriúnaċ leis na culaiṫiḃ a ġeiḃtear ó'n dtáillúir taréis do ṫoise do ṫógaint.

Má ḋeinim aon ḃall dem ċulaiṫ éadaiġ, casóg nó ḃeist nó bríste, do sracaḋ cuirim ċun an táilliúra é dá ḋeisiú. Cuireann an táilliúir paiste néata ar an mball éadaiġ.

Má ḃíonn na bróga caiṫte agam agus go dteastuiġeann uaim peiḋre nuaḋ ḋ'ḟáġail, téiġim ċun an ġréasuiḋe agus tógann sé mo ṫoise i gcóir peiḋre nuaiḋ. Ní hionann agus an táilliúir, bíonn aḋḃar na mbróg ag an ngréasuiḋe i gcoṁnuiḋe i dtreó naċ gáḋ ḋam ḃeiṫ ag riṫ tímpal ġá ċeannaċ. Deineann an gréasuiḋe na bróga do ḋeisiú leis le taoiḃíní do ċur ar uaċtar na mbróg, bairricíní do ċur ar ḃarr bonn na mbróg, mara mbíonn na buinn go léir caiṫte, nó buinn ar fad do ċur orṫa, má ḃíd (leaṫḃuinn a tugtar ar na bonnaiḃ nuaṫa san), agus sála do ċur fúṫa. Má ṫeastuiġeann uaim na bróga do ḃeiṫ go trom daingean láidir, deirim leis tairngí do ċur ins na bonnaiḃ agus cruiḋte fés na sálaiḃ.

Is féidir bróga déanta do ċeannaċ i siopa bróg leis i ninead dul ċun gréasuiḋe ċun iad ḋ'ḟáġail.

I siopa éadaiġ a ġeiḃim mo stocaí leis; aċ, uaireanta, geiḃim cúpla péire ó ḋaoiniḃ muintearḋa ḋam, stocaí a ḋeinid féin do ċnotáil agus is fearr agus is buaine agus is cluṫṁaire iad go mór ná stocaí an tsiopa. Má ṫagann poll i stoca liom, deisiġeann bean an tiġe

ḋam é le cliaṫ do ċur ann le holainn agus snáṫaid raiṁir.

Deineann na táilliúirí culaiṫí éadaiġ dos na mnáiḃ leis. Aċ is minicí a ġeiḃid a ngúnaí ins na siopaiḃ ná ós na táilliúiriḃ ná ós na mnáiḃ fúaġála. Tá a lán ban ann, áṁ, agus táid siad go hana ḋeaslaṁaċ agus is annaṁ a ṫugaid aġaiḋ ar siopa ná ar ṫáilliúir ná ar ṁnaoi fuaġála, aċ is aṁlaiḋ a ḋeinid féin a mbíonn ag teastáil uaṫa i ḃfuirm éadaiġe, gúnaí, culaiṫí nó racaiṫí. Is beag máṫair ċlainne anois ná bíonn meaisín fuaġála aici agus deineann sí furṁór éadaiġe a clainne, go mór ṁór éadaiġe a clainne inġean, nuair a ḃíd óg, aċ nuair a ḃíonn gáḋ mór le na leiṫéidí ḋ'ḟáġail go mear gan aon ṁoill, tugann sí aġaiḋ ar an siopa. Aon uair eile ceannuiġeann sí aḋḃar racaiṫí na leanḃ agus deineann sí féin iad.

Tá a lán ban cliste deaslaṁaċ i nobair ċnotála agus deinid siad stocaí troma dos na fearaiḃ agus ionair ċluṫṁara ṫroma agus ionair éadtroma ḋóiḃ féin agus dá muinntir de ṡnáiṫ olna nó de ṡnáiṫín síoda, agus is minic a ḋeinid súsaí féin de'n olainn mar sin leis na bioránaiḃ cnotála.

## CEISTEANNA.

1. Cad deineann tú nuair a ḋúisiġir ar maidin (*a*) roiṁ eirġe; (*b*) tar éis éirġe? 2. Cad deineann tú ċun tú féin do niġe? 3. Cad ċuige an gallúnaċ, an macdual, an túḃaille, an ċíor? 4. Cad deineann duine ċun é féin do ḃearraḋ? 5. Cad iad na baill éadaiġ a ċuirir umat gaċ aon lá? 6. Cad ċuige an poṫanán báirtiġe, an ċaróg ṁór ḃréide, na hasáin? 7. Cad deineann an duine um ṫráṫnóna tar éis teaċt a ḃaile ċun ḃeiṫ ar a ṡuaiṁneas? 8. Cad deineann an duine nuair a ṫeastuiġeann (*a*) culaiṫ nuaḋ éadaiġ; (*b*) péire nuaḋ ḃróg, nó (*c*) hata nuaḋ uaiḋ? 9. Sgríoḃ síos comráḋ beag a ṫarlóċ idir fear a ḃeaḋ ag ceannaċ carḃait agus fear an tsiopa. 10. Da mbeaḋ poll id ċasóig agus poll i nuaċtar do ḃróige agus poll ad stoca, cé ḋeiseóċaḋ gaċ poll fé leiṫ díoḃ agus conus agus cad iad na húirlisí nár ṁór dos na daoiniḃ a ḋeiseóċaḋ duit iad? 11. Cad í an feiḋm a ḃaineann an ḃeantiġe ċríoċnúil as an meaisín fuaġála?

## SEANḞOCAIL.

1. Is é an duine an t-éadaċ. 2. Glan is slán ḋeallruiġeas éadaċ táir. 3. Stocaí bána ar ṡálaiḃ dóiġte. 4. Síoda ar Ṡíoḃán is na preabáin ar a haṫair. 5. Is mór an ṁaise ar ṡean-ḃróig búcla. 6. Is fearr paiste ná poll; aċ níl ann aċ san.

# Gairmí Beaṫa agus Ceárda

Is beag duine ar an saoġal so ná caiṫeann obair nó gnó éigin do ḃeiṫ idir láṁaiḃ aige ċun a ḃeaṫa do ṫuilleaṁ. Bíonn daoine ann go mbíonn a ndóiṫin mór aca nó breis agus a ndóiṫin aca dóiḃ féin agus dá gclainn nó dá muinntir, aċ mar sin féin, bíonn gnó éigin ar siuḃal aca go léir pé aca bog cruaiḋ é; agus ní ṫugann aon duine ciallṁar failliġe 'na ċuid oibre aċ is aṁlaiḋ a ḃíonn sé agus gan ġá ḃaint de'n tsaoġal aċ conus a ṫiocfaiḋ leis an obair nó an gnó nó an tiúrsgal san aige do ċur i méid agus i ḃfeaḃas agus i dtreise, ċun ná bainfear dá acfuinn ná dá gustal go deó. Gairm beaṫa (sliġe ḃeaṫa nó ceard) a tugtar ar an ngnó fé leiṫ a ḃíonn age daoiniḃ. Is mó sórt gairme beaṫa atá ann. Tá, don ċéad dul síos, na gairmí uaisle, mar atá ag luċt na hEaglaise (árdeaspog, easpog, sagart), luċt an dliġe (breiṫeaṁ, coṁairleóir, dliġeadóir), luċt an airm (cinn feaḋma, captaoiní agus oifigiġ), luċt an oideaċais (ollaṁain, oidí, múinteóirí, múinteóirí conganta), luċt an leiġis (doċtúirí, liaġa, liaġa súl, fiaclóirí, banaltraí, mná caḃra), ceóltóirí, sgríḃneóirí, aisteóirí. Ansan tá an lán daoine eile a ḃíonn 'na gcléireaċaiḃ ag an Rialtas. 'Na dteannta san go léir, atá na daoine a ḃíonn ag obair le na láṁaiḃ, mar atá: feirmeóirí, siúinéirí, gréasuiḋṫe, gaiḃne, táilliúirí, siopadóirí, ⁊rl.

Gairm fé leiṫ ó Ḋia a ḃíonn ag an gcléir, mar is í obair Dé na Glóire féin, molaḋ go deó is buiḋċeas leis, a ḃíonn aca dá ḋéanaṁ, ag taḃairt coṁairle leasa a nanmann do'n ṗobal agus ġá gcur ar an mbealaċ ceart ċun na ḃflaiṫeas do ḃaint amaċ mar luaċ saoṫair ar saoġal maiṫ naoṁṫa do ċaiṫeaṁ. Is é an sagart a deireann an t-aifreann san Eaglais ('san Séipéal, i dteaċ an ṗobail) lá Ríoġ an Doṁnaiġ. Is é éisteann faoisdiní na ḃfíréan agus a ċuireann an ola ḋéanaċ orṫa agus iad i mbéalaiḃ báis. Is é ḃaisteann an leanḃ

agus a ḋeineann na daoine ċur fé ċuing an ṗórta. Is iad na hearpuig a ṫugann grá na heaglaise dos na sagartaiḃ; agus is é an Pápa ceann sofeirge na heaglaise go léir.

Ag taḃairt ċomairle i bponncaiḃ dlíġe a ḃíonn na comairleóirí agus ag pléiḋe cúise a bpobail féin i dtiġṫiḃ cúirte a ḃíonn na dlíġeadóirí. Is é gnó a ḃíonn ages na bpreiṫeaṁnaiḃ ná cúiseanna dlíġe agus aiġnis do réiḋteaċ idir ḋaoiniḃ agus daoine 'na gcurtar coirṫe agus cionnta i gcoinniḃ dlíġe na tíre 'na leiṫ do ṫriail agus iad do sgaoileaḋ nó do ḋaoraḋ fé mar a ċítear dóiḃ is ceart agus is cóir do réir na fiaḋnaise a curtar fé na mbráġaid.

Ag stiúraḋ an airm agus sluaiġte armála i naimsir ċogaiḋ i gcoinniḃ naṁad a ndúṫaiġe amuiġ agus i mbaile a ḃíonn cinn feaḋma an airm. Ní mór iad san do ḃeiṫ go tréan agus go calma agus go cróḋa, lán de ṁisneaċ agus d'ḟearaṁlaċt, grá 'na gcroiḋṫiḃ dá dtír agus dá muinntir, ġá gcosaint ar anḟorlann agus ar ḟóiréigean, agus iad féin i gcoṁnuiḋe i gcontaḃairt a nanama ag déanaṁ na hoibre uaisle sin.

Ag múineaḋ is ag teagasg luċt léiġinn agus foġluma i ngaċ sagas eólais a ḃíonn luċt an oideaċais. Mar adeir an sean-aḃrán:—

"Sinn a ṁúineann na sagairt ċlumail seo,
Is na bráiṫre sgrúdú so téiġeann 'sa bḞrainnc,
Luċt dlíġṫe ṁúrsailt go doiṁinn i gcúirtiḃ,
Is gaċ doċtúirí dá ndeineann leiġeas."

Ag leiġeas daoine breóite (otar) ó ġalaraiḃ is ó ṫaomaiḃ tinnis is breóiteaċta a ḃíonn na doċtúirí is ag taḃairt comairle leasa a sláinte do ḋaoiniḃ easlána is do ḋaoiniḃ leicṫe. Ḃíḋ ullaṁ i gcoṁnuiḋe ar an nduine leóinte lag do ḟreastal agus ar a ngearánta do leiġeas, Dia ḋá mbeannaċaḋ. Liaġa is eaḋ ḋeineann na sgeanḟairtí ar ċorpaiḃ ċun galar cuirp do leiġeas agus ċun na mball leóinte briste do ḋeisiú is do ċneasú. Liaġa súl a ḋeineann galair ná súl do leiġeas agus a ċomairliġeann do ḋaoiniḃ cad iad na spéaclaí is fearr a ḋ'oirfeaḋ dá radarc. Fiaclóirí

a ḋeineann galair na ḃfiacal do leiġeas agus a ḋeineann na fiacla lobṫa do staṫaḋ a ceann an duine nuair is doleiġis iad. Is iad, leis, a ḋeineann agus a ḋeisiġeann cíora bréige fiacal dos na daoiniḃ a ḃíonn i neasḃa fiacal. Is iad na banaltraí is na mná cabra a ḃíonn 'na gcuṁalaiḃ ag luċt an leiġis go léir agus mara mbeaḋ iad ní ḃeaḋ oiread ráṫa ar a gcuid saoṫair is a ḃíonn.

Ag seinnt is ag cumaḋ ceóil a ḃíonn na ceóltóirí. Ḃíd cliste ar gaċ gléas ceóil, mar atá: an ḃeiḋlín, an ṗíb, an pianó, an t-orgán, ⁊rl., agus bainid binneas ceóil agus oirfide aoiḃinn asta. Múinid ceól do luċt foġluma. Sgríḃneóirí a ḋeineann leaḃair do sgríoḃaḋ agus a ṫugann eólas cruinn dúinn ar ċúrsaiḃ an tsaoġail agus ar gaċ aon ní a ḃaineann le miantaiḃ agus le tréiṫiḃ an ċine ḋaonna, agus sgríoḃaid leaḃair eólais ar gaċ aon aḋḃar léiġinn a ḃaineann le teagasg agus le treórú an ṗobail.

Aisteóirí a ḋeineann tréiṫe an duine do ṫaisbeáint ar árdánaiḃ ins na hamarclannaiḃ agus ins na pictiúiriḃ le feaḃas a nurlaḃra agus le gastaċt a mbeart.

Aoḋaire.—Ag aoḋaireaċt bó nó caoraċ a ḃíonn sé, 'sé sin, ag taḃairt aireaċais dóiḃ nuair a ḃíd ag inníor is ġá dtaḃairt aḃaile ċun a gcrúiḋte. Ḃíonn madra caoraċ (sípéir) aige a ṫugann ana ċaḃair dó 'san obair.

Bádóir.—Ḃíonn bád aige agus maidí ráṁa agus é ag iomraṁ daoine ṫar calaḋ nó ag taḃairt an ḃáid ar iasaċt do ḋaoiniḃ eile ar airgead.

Banaḃairseaċ.—Bean a ḃíonn ag sníoṁ lín nó olna le túirne (túrann).

Bean fuaġála.—Deineann sí racaití is gúnaí do ċailíniḃ is do ṁnáiḃ. Ḃíonn úirlisí an táilliúra aice: siosúr, miosúr, maisín fuaġála, méaracán, snáiṫín, gaṁsnáiṫ, snáṫaidí.

Bean ċnotála.—Cnotálann sí baill éadaiġ: ionair, stocaí, racaití leanḃ, ⁊rl., d'olainn le bioráin ċnotála. Cuireann sí cliaṫa ins na ballaiḃ éadaiġ ċéadna le holainn agus le snáṫaid reiṁir dá ndeisiú nuair a ḃíd stracṫa.

Bearbóir.—Beárann sé daoine agus lomann sé a

ngruaġ. Siosúr a ḃíonn aige agus cíor fada is rásúr. Cuireann sé sobal galúnaiġ ar leicinn an duine ag boġaḋ na féasóige sar a mbearrann sé í.

Buanaiḋe (spealadóir).—Ag baint arḃair is féir le speil a ḃíonn sé.

Búistéir (brotaire).—Marḃuiġeann sé beiṫiḋiġ, buláin, ba, tairḃ, muca is caoiriġ ċun feóla. Bíonn tuaġ is sgian (altán sgeine) aige. Feanann sé na beiṫiḋiġ (baineann sé na seiċí díoḃ) taréis iad do ṁarḃaḋ.

Bácaer (fuineadóir).—Deineann sé arán is cístí a plúr. Brící, bulóga is builíní arán. Deineann sé an taos ar dtúis le giosta do ṁeasgaḋ ar an bplúr le fuineaḋ agus nuair a ḃíonn sé socair rigin, fuineann sé an taos agus a ṫuille plúir ar an losaid. Cuirean sé an t-arán 'sa soirn (ḃácús) agus nuair a ḃíonn sé bácálta, tógann sé amaċ é le soirn-liaċ. Ansan cuimileann sé ím leaċta de'n arán agus bíonn snuas geal áluinn ar a ḃarr.

Ceannuiġṫeóir (ceannuiḋe).—Fear a ḃíonn ag ceannaċ neiṫe ar ṁargaiḃ is ar aontaiġiḃ d'ḟonn iad do ḋíol arís le súil le breiṫ.

Clóḋóir.—Cuireann sé cló ar leaḃraiḃ is ar ṗáipéaraiḃ leis an gcló do ḃualaḋ orṫa.

Cúipéir (fonnsóir).—Deineann sé bairillí, agus tubáin agus árṫaí déanta d'aḋmad.

Dóirseóir.—I mbun dorais tiġe nó siopa ġá osgailt is ġá ḋúnaḋ, ag leigint daoine isteaċ is amaċ.

Feirmeóir.—Ag leasú na talṁan, ag treaḃaḋ is ag cur is ag baint, ag oiliúint is ag biaṫaḋ is ag coṫú is ag reaṁrú beiṫiḋeaċ na feirme a ḃíonn sé.

Fiġeadóir.—Fiġeann sé éadaiġe lín nó olna le seól is le spól.

Fear nuaiḋeaċta.—Fear a ḃíonn ag díol páipéir nuaiḋeaċta.

Fear puist.—Ag taḃairt na litreaċa is na mbirtíní (dtraidíní) ó Oifig an Ṗuist ċun na ndaoine.

Gaḃa.—Deineann sé neiṫe as iarann ina ċeardċain. Bíonn tulaċ ceardċan (teine ṁaiṫ ṁór), builg ṁóra ċun séide fé'n dteine, inneóin ċun an iarainn do ċur anuas uirṫi le linn a ḃuailte, soc ar an inneóin ċun

an iarann do lúbaḋ, órd agus ceapóird ċun an iarann do ḃualaḋ, teannċair ċun bearṫa ar an iarann, bior ċun poll do ḋéanaṁ. Cuireann sé cruiḋte (crúḋ) fé ċapallaiḃ; deineann sé céaċtaí, cliaṫa (bráċaí), geataí, agus deisiġeann sé gaċ úirlis iarainn a ḃíonn ag an ḃfeirmeóir.

Gaḃa geal a ḋeineann árṫaí d'airgead agus d'ór.

Gréasuiḋe.—Ag déanaṁ bróg de leaṫar nó ġá ndeisiú a ḃíonn sé. Cuireann sé bonna nó sála nó bairrícíní (píosaí ar ḃárraiḃ na mbrog) fúṫa, nó má's é uaċtar na mbróg a ḃíonn briste cuireann sé taoiḃíní orṫa. Bíonn casúr beag aige, snáṫa lín, céir, meanuiṫí caola agus meanuiṫí reaṁra, ceap (cip) agus altán sgeine. Deineann sé an snáṫa céireaċ le cúpla snáṫ do ċur le céile agus an ċéir do ċimilt díoḃ; ansan cuireann sé guaire 'sa tsnáiṫ ċun é ċur tríd an bpoll a ḋeineann sé 'sa leaṫar leis an meanuiṫ nuair a ḃíonn sé ag fuaġáil.

Garrḋadóir, gárdinéir.—Ag obair i ngarrḋa nó i ngáirdín a ḃíonn sé, ġá leasú is ġá ṡlaċtú, ag cur gaċ saġas síl is plannda ann.

Iasgaire.—Bíonn sé ag iasgaċ ar muir is ar móir-ḟairrge le doruiġṫiḃ agus le líontaiḃ is le heangaċaiḃ. Ag iasgaċ a ḃád (curaċ, naoṁóg, soiṫeaċ) a ḃíonn sé.

Innealtóir nó sásaire.—I mbun inneall nó sás nó maisíní de gaċ saġas a ḃíonn sé, nó ag cumaḋ plan i gcóir innid foirgneaṁ nó ag tomas fairsinge dúiṫe nó ag stiúraḋ foirgneaṁ do ḋéanaṁ.

Luiḃeadóir.—Fear a ḃíonn ag díol glasraí i siopa.

Mairnéalaċ.—Bíonn sé ag obair ar bórd luinge ag cur feistis ar ċóir seólta is gluaiste na luinge.

Muilneóir.—Bíonn sé ag meilt arḃair 'na ṁuileann (uisge, gaoiṫe, aiḃliġe) ag déanaṁ mine, plúir, ⁊rl. Curtar an t-arḃar idir ḋá ḃróin an ṁuilinn agus deintear é ḃruġaḋ agus é ṁeilt.

Péintéir (daṫadóir).—Ag péinteáil (daṫú) fallaí, fuinneóg, aḋmaid a ḃíonn sé le daṫaiḃ is le sguabaiḃ. Nó, is ag deanaṁ pictiúirí de ḋaoiniḃ is de raḋarcaiḃ áilne a ḃíonn sé.

Siopadóir.—Ag díol earraí 'na ṡiopa a ḃíonn sé.

Saiġdiúir.—Ag troid ar son a ṫíre a ḃíonn sé le hairm faoḃair nó le hairm teine. Saiġead agus boġa a ḃíoḋ mar airm aige fad ó, agus is uaṫa san fuair sé a ainm saiġeadóir.

Saor.—Deineann sé fallaí tiġe agus gaċ obair ċloiċe. Bíonn laiġean (léan), agus casúr aige.

Siúinéir.—Deineann sé gaċ obair adṁaid a ḃaineann le tiġ. Deineann sé trosgán tiġe (búird, caṫaoireaċa, drisiúir, stóil, ⁊rl.), a hadṁad, agus trucaillí is cóirtí agus gaċ aon ní is féidir a ḋéanaṁ a hadṁad. Bíonn casúir, truosg, siséal, taraċair, teannċair, bís, tolla-dóir, locar, tál, agus sonnsúir aige.

Slinneadóir (eiligteóir).—Bíonn sé ag cur dín slinne ar ṫiġṫiḃ.

Sglaḃuiḋe.—Fear oibre gan aon ċéard fé leiṫ aige aċ é ag caḃrú le gaċ sagas cearduiḋe.

Súdaire.—Leaṫar a ḋeineann sé sin a seiċiḃ bó, caorac, capall, is torc.

Táilliúir.—Deineann sé culaiṫí éadaiġ d'ḟearaiḃ is do ṁnáiḃ, agus deisiġean sé iad le pairtíḃ do ċur orṫa nuair a ḃíonn siad stracṫa. Bíonn siosúr, miosúr clár, iarann, agus mairín fuaġála, snáiṫe is snáiṫín, is gaṁsnáṫ, agus snáṫaidí, aige.

Tinncéir.—Deineann sé árṫaí de stán agus deineann sé gaċ sagas árṫaiġ do ḋeisiú le goraḋ do ċur ann agus na puill do ḋúnaḋ leis an ngoraḋ. Bíonn úirlisí an ġaḃann aige aċ iad do ḃeiṫ níos éadtruime.

Tiománuiḋe, giolla.—Ag tiomáint ċapall nó gluais-teán a ḃíonn sé.

Tuiġeadóir, díonadóir.—Cuireann sé dín tuiġe ar ṫiġṫiḃ.

Úġamadóir.—Deineann sé culaiṫí capall, úġam, diallait, sriana, brístí capall, tiaraiġ agus sraṫaraċa is crearsa de gaċ sagas.

Úcaire.—Deineann sé éadaiġe do reaṁrúġaḋ le hiad do ḃualaḋ le tuairgín taréis iad d'ḟilleaḋ agus cré a ċaiṫeaṁ orṫa.

## Molaḋ na gCeárd.

An Siúinéir.

Ní ċuala riaṁ ceól ba ḃinne
Ná ceaṫrar saor ag dul ċun coille,
A ṫuaġ féin i láiṁ gaċ duine
Is iad ag leagaḋ na daraċ duinne.

An Gaḃa.

Ní ċuala riaṁ ceól ba ḃinne,
Ná ceaṫrar gaiḃne ag déanaṁ cruiḋte,
A ceapóird féin i láiṁ gaċ duine,
Is iad ag bualaḋ buille ar ḃuille.

An Fiġeadóir.

Ní ċuala riaṁ ceól ba ḃinne
Na ceól an spóil, an úġaim is na slinne,
Pota na feóla ar fiuċaiġ ar an dteine,
Is túrann an ḟiteáin ag dul le buile.

An Feirmeóir.

Ní ċuala riaṁ ceól ba ḃinne
Ná seisreaċ ḟeólta i ngleanntán coille,
An cionnaire ġá ráḋ leis an ḃfear deire,
An ċréafóḋ tógaint is gan a ṁilleaḋ.

### Ceisteanna.

1. Cad 'na ṫaoḃ naċ mór do gaċ éinne obair a ḋéanaṁ? 2. An mó saġas gairme beaṫa atá ann? 3. Cad iad na gairmí uaisle? 4. Ciaca gairm díoḃ is uaisle dar leat? 5. Sgríoḃ tuairisg ar ġairm na heaglaise. 6. Conus a ṫuilleann na daoine seo a mbeaṫa: an dliġeadóir, an múinteóir, an doċtúir? 7. Cad tugtar mar ainm ar (*a*) an té ḋeineann arán; (*b*) an té ḃíonn i mbun na mbó ar feirm; an té ḃíonn ag obair ar bórd luinge? 8. Cé ḋeineann na neiṫe seo: leaṫar, éadaċ, cruiḋte capall, árṫaí óir, culaiṫí éadaiġ, bairillí? 9. Innis cad iad na húirlisí oibre a ḃíonn ages na cearduiṫiḃ seo: gréasuiḋe, gaḃa, siúinéir, saor cloiċe, fiġeadóir, búistéir. 10. Cad í an obair a ḋeineann na daoine seo: banaḃairseaċ, súdaire, úcaire, buanaiḋe, iasgaire, sásaire, eiliġteóir?

### Seanḟocail.

1. Is fearr saor síorḃuailteaċ na saor sárḃuailteaċ. 2. Gaċ file is fáiḋ ag tráċt ar a ealaḋain féin. 3. Is báiḋiúil iad luċt éin ċéirde. 4. Is naṁaid an ċéird gan a foġluim. 5. Na trí buillí atá ag congḃáil Éireann: buille tuaġa ar ḃloc, buille úird ar inneóin, agus buille súiste ar láir.

# CÓRAĊA TAISTIL AGUS IOMĊAIR.

"Is fearr marcuiġeaċt ar ġabar ná coisiḋeaċt dá ḟeabas," adeir an seanḟocal; agus ins an tseanaimsir, nuair a ḃíoḋ na bóiṫre go garḃ aiṁréiḋ agus gan an ċóir iomċair ar ḟeabas, ní rósáṁ é cás an duine a ḃeaḋ ar aistear fada, aċ má 'seaḋ féin, "ba ṁór an ní annró na marcuiġeaċta." Ní ḃíonn puinn annró ag baint leis an marcuiġeaċt indiu agus a ḃfuil d'ḟeabas tagaiṫe ar ċóraċaiḃ taistil agus gluaiste i nÉirinn. Is beag duine ṫéiġeann turas fiċe míle ar ċearr ċliaṫánaċ anois, ní airiṁġim ar ṫrucaill ċomónta ná é ḋéanaṁ de siuḃal a ċos. Tá traenaċa ins gaċ áird agus ins gaċ treó baill anois; agus an áit ná fuil traen, tá na gluaisteáin le fáġail ar ḃeagáinín airgid 'sa ḃreis ṫar a mbéaḋ le díol age duine ar an ḃfaid ċéadna bóṫair 'sa traen.

## AN TRAEN.

Is é rud é an traen ná a lán carráistí móra ceangailte ar a ċéile agus iad dá dtarraing age inneall mór gaile. Bíonn trucaill lán de ġual díreaċ i ndiaiḋ an innill i gcoṁnuiḋe agus curtar an gual san isteaċ i soirn an innill. Le teas na teine 'sa soirn, deintear gal de'n uisge a ḃíonn i gcoire an innill agus deineann an ġal san na beara do ṫiomáint anonn 's anall agus deineann na beara na huilinn d'oibriú agus deineann na huilinn na rotaí do ċasaḋ agus an t-inneall do ċur ag gluaiseaċt. Gluaiseann an traen ar ḋá ráil iarainn—an bóṫar iarainn—agus bíonn ciuṁais le gaċ roṫ de'n traen ar an dtaoḃ istiġ díoḃ ċun naċ baoġal dóiḃ sleaṁnú de'n ḃóṫar iarainn.

Bíonn ceaṫrar nó cúigear fear, ar a luiġead, ag obair ar gaċ traen: tiománuiḋe an innill, fear na teine, an gárda, agus fear na dticéad do ḃailiú.

Aon áit a mbíonn baile beag d'aon toirt i naon ċor,

stadann an traen ag Stad na Traenaċ ċun gur féidir dos na daoiniḃ—do luċt taistil—dul isteaċ innte nó teaċt amaċ aisti. Ins na bailtiḃ móra, 'sé sin, ins na bailtiḃ (caṫraċaiḃ) ar a ngluaiseann an traen ċun siuḃail ar turas nó mar a stadann sí i ndeire a cúrsa, bíonn dá ṗort, agus ar a luiġead dá ḃótar, ceann aca i gcóir traenaċ a ḃéaḋ ag teaċt isteaċ agus an ceann eile i gcóir na dtraenaċ a ḃéaḋ ag imṫeaċt.

Bíonn ḋroiċeaḋ ó ṗort go ċéile i náirde ṫar na bóiṫriḃ iarainn, nó bíonn sliġe fé'n dtalaṁ anonn 's anall idir an dá ṗort, i dtreó naċ baoġal do'n luċt taistil do leagaḋ leis na traenaċaiḃ. Agus ar na bóiṫriḃ móra, bíonn dá ḃótar mar sin i gcoṁnuiḋe i dtreó ná béaḋ dá ṫraen, a ḃéaḋ ag dul is ag teaċt ag an am gcéadna idir dá áit, ag teaċt 'sa tsliġe ar a ċéile.

Níl aon stad traenaċ (stáisiún) dá luiġead ná bíonn a trí nó a ceaṫair de ṫiġṫiḃ ann. Tiġ Máiġistir an Stáisiúin, agus tiġ eile ar san arís 'na mbíonn na hoifigí: Oifig na dTicéad, Oifig na mBeart, Oifig na Sreang-sgéal, an Seómra Feiṫiṁ, ⁊rl.; agus tiġ mór ann i gcóir earraí—Stór na nEarraí. Bíonn a lán fear ag obair ins na hoifigiḃ sin, agus dá néaġmais sin, bíonn seirḃisig (fir iomċair) ċun bagáisti an luċt taistil do ċur isteaċ sa traen nó ċun iad do ṫógaint aisti. Lasmuiġ de'n stáisiún leis, is gnáṫ tiġ árd oirdearc do ḃeiṫ ar leaṫṫaoiḃ an ḃótair iarainn, mar a mbíonn fear ar faire i gcoṁnuiḋe agus nuair a ċíonn sé traen ċuige nó uaiḋ cuireann sé coṁarṫa i náirde go ḃfuil an sgéal aṁlaiḋ, i dtreó, má ṫagann traen eile idir dá linn, go dtaḃarfaiḋ fear tiomáinte na traenaċ fé ndeara é agus go dtuigfiḋ sé conus tá an sgéal .i. ciaca tá traen ċuige nó ná fuil. Ins an tiġ sin—boṫán na gComarṫaí—bíonn leis a lán bior agus baint aca le ráileaċaiḃ an ḃótair iarainn agus le ceann aca do ṫarrang is féidir traen do ċur de ḃótar des na bóiṫriḃ iarainn isteaċ ar ḃótar eile. Uaireanta, toisg faillíġe agus neaṁaireaċas an fir sin i mboṫán na gComarṫaí, buaileann dá ṫraen i gcoinniḃ a céile, nó, cuirtear ar an mbóṫar dtuaṫail, agus deintear a lán díoġḃála agus marḃuiġtear a lán de'n luċt taistil; aċ is annaṁ a ṫuiteann a leiṫéid sin amaċ sa tír seo, buiḋeaċas le Dia.

Bíonn stáisiún go hana ġnóṫaċ tamaillín roiṁ ṫraen do ṫeaċt isteaċ. Bíonn daoine ag teaċt is a gcuid bagáistí aca (málaí agus trúncanna) ċun imṫeaċt ar an dtraen, agus is minic a ḃíonn a ndaoine muinteardha le na gcois ag cur slán leó. Bíonn na fir iomċair go bruidiúl ag sáṫaḋ trucaillí beaga rómpa isteaċ ar an bport fá ḃagáistíḃ an luċt taistil. Iad san go himsníoṁaċ ag fiafruiġe i dtaoḃ na dtraenaċ; caṫain a ḃeiḋ sí ċúca isteaċ? caṫain a ṡroisfiḋ sí deire a cúrsa? an mbeiḋ sí i n-am ag an laḋrán ċun teangṁáil leis an dtraen eile úd a ḃeaḋ ag dul i dtreó baill eile? Agus uaireanta, b'féidir naċ ró ċneasda ná ró séiṁ an freagra a ġeóḃfí ós na fearaiḃ iomċair.

Bíonn daoine eile ann (sean-ṫaistealuiḋṫe) agus tugaid siad aġaiḋ ar Oifig na dTicéad. Féaċann siad ar Ċlár na dTraenaċ agus ġeiḃid siad gaċ eólas a ḃíonn uaṫa gan ceist do ċur ar éinne. Annsan ceannuiġid siad a dticéid. Ticéad don ċéad rang, nó ticéad don dara rang, nó ticéad don treas rang. Ticéad singil (an aon turais) nó ticéad fillte (an dá ṫuras .i. ann agus as).

An fad a ḃíd ag feiṫeaṁ leis an dtraen do ṫeaċt isteaċ, téiġeann cuid de'n luċt taistil isteaċ 'san seómra feiṫiṁ ċun a suaiṁnis do ċeapaḋ. Téiġeann cuid eile aca ag siuḃal síos suas ar an bport. Suiḋeann roinnt díoḃ ar na binsíḃ cois falla ar leaṫtaoiḃ an ṗuirt. Aċ nuair a ċloistear nó nuair a ċítear an traen ċuca isteaċ preaḃann gaċ éinne 'na ṡuiḋe, beireann sé ar a ṁálaiḃ agus siúd leis go ciuṁais an ṗuirt féaċaint cá ḃfaġaiḋ sé slíġe i gcaráiste; mar, má's lasmuiġ de'n ḃaile cinn a téiġeann an duine ar bórd na traenaċ, bíonn sí lán go maiṫ nuair a ṡroiseann sí na stáisiúin eile agus ní foláir do ḋuine ḃeiṫ go géar 'sa ċuardaċ ag iarraiḋ slíġe d'fáġail dó féin. Ní ċuirtear na bagáistí go léir isteaċ insna caráistíḃ 'na mbíonn an luċt taistil. Cuirtear na bagáistí troma i dtrucaill na mbagáistí. Tugann an taistealuiḋe a ṁálaí beaga éadtroma leis agus cuireann sé a ċasóg ṁór ṫrom is a ḟoṫanán báistiġe is a hata agus na bearta beaga a ḃíonn aige, agus gaċ ní éadtrom de'n tsaġas san i náirde ar na racaiḃ.

Is gearr go mbíonn gaċ éinne socair síos—annsó na

marcuiġeaċta ag cuid aca b'ḟéidir—agus nuair is miṫid do'n traen ḃeiṫ ag cur di, crotann an gárda brat uaiṫne agus séideann sé feadóg, agus siúd leis an dtraen de ḃarr na gcnoc is i nimigcéin.

Bíonn daoine ag teaċt isteaċ 'sa traen ag gaċ stad agus daoine eile ag imṫeaċt; aċ bíonn daoine eile agus fanaid siad innti go deire an ċúrsa. Bíonn sean-taiṫiġe aca san ar an mbóiṫreoireaċt agus má's daoine iad go mbíonn dúil aca 'sa tobac téiġid siad isteaċ ins na carráistíḃ nó ins na seómraiḃ mar bíonn cuid des na traenaċaiḃ agus na carráistí roinnte 'na seómraiḃ fé leiṫ i gcóir tobac do ċaiṫeaṁ. Annsan suiḋid siad i gcúinne de'n truiḋeaċán agus a ndrom leis an inneall i naice na fuinneóige; bainid a hataí ḋíoḃ, agus má ḃíonn an aimsir fuar bainid caipíní beaga as a málaiḃ, líonaid a bpíopaí le tobac, gaḃaid ċuca an páipéar nuaiḋeaċta, nó sgéal maiṫ soléiġte agus sin iad ar a sástaċt iad. Ní ċuirid a leiṫéidí sin puinn suime ins an dúṫaiġ a ḃíonn le feisgint ar an dturas ná ins na daoiniḃ 'na dtímpal. Anois agus arís, b'ḟéidir go mbíonn comráḋ cainte aca le ċéile i dtaoḃ cúrsaí gnóṫa fé'n dtuaiṫ síos amaċ, má's luċt gnóṫa ḋéanaṁ iad; aċ, marab aiṫnid dóiḃ a gcéilí taistil, ní ċuirid ċuca ná uaṫa isteaċ ná amaċ orṫa.

Má's traen mear í an traen, bíonn carráiste fé leiṫ uirṫi agus is féidir béilí biḋ d'ḟáġail innti, dínnéar maiṫ mór nó tae so-ólta córaċ ar ḃeagán airgid.

Nuair a ḃraiṫtear go ḃfuiltear buailte le deire an ċúrsa, bíonn gaċ éinne ġá ullṁú féin i gcóir na caṫraċ, ag cur a ċasóige móire uime, ag cur a leaḃair nó a ṗáipéir uaiḋ isteaċ ins na málaiḃ, agus ní túisge ṡroiseann an traen an port agus í 'na stad ná siúd amaċ ar an bport de léim iad.

Bíonn a lán cearr cliaṫánaċ agus cearr clúduiġṫe ag port na traenaċ ag an stad deiriḋ agus gaċ tiománuiḋe ar ḃior ag feiṫeaṁ is é ag bagairt ar an luċt taistil, agus "(An dteastuiġeann) ceárr (uait) a ḋuine uasail (a ḃean uasal)?" ar siuḃal aca i nárd a gcinn agus a ngoṫa. Bíonn gluaisteáin ḃeaga ann leis le daoine ṫaḃairt aḃaile ċun a dtiġṫe. Má ḃíonn a lán taistealuiḋṫe ar an dtraen agus bóiṫre fada aca ó stad na

traenaċ le cur ḋíoḃ, ní fada go mbíonn na ceáirr go léir imtiġṫe agus a ualaċ féin ag gaċ ceann aca. Na daoine ná bíonn puinn sliġe le cur ḋíoḃ aca, nó gur mór leó a dtabarfaidís do ġiolla capaill ar an marcuiġeaċt, siuḃlaiḋ amaċ a stad na traenaċ agus téiġiḋ siad i nairde ar an dtram (ruan-ċearr) agus is gearr go mbíonn na taistealuiḋṫe go léir 'sa baile ḋóiḃ féin agus is gearr eile go mbíonn tuirse an ḃóṫair (aistir) curṫa ḋíoḃ aca cois a dteinnteáin féin.

## CAINTEANNA A ḂAINEANN LE TURAS AR TRAEN.

Cá ḃfuil stad na traenaċ?
Ciaca stad?
Stad an Iarṫair, an Oirṫir, an Tuaisceirt, an Deisceirt, Ṁúsgraiġe, na Carraige Duiḃe, Droiċid na Bandan, Ṁáġ Cromṫa, Iar-Ċláir, an Daingin, ⁊rl.
Anonn ṫar droiċead; mar sin suas i gcoinniḃ an ċnuic; díreaċ rómat. Iompuiġ ag an gcéad ċrosaire ar ṫaoḃ na láṁa deise (clé).
An ḃfuilir i náiriṫe? (le tiománuiḋe cearr a deirtear sin).
Tiomáin ċun Stad na Traenaċ mé.
Suiḋ aníos.
Tiomáin leat; brostuiġ ort, beam déanaċ.
Ní baoġal duit. Ná bíoḋ eagla ort.
An mór é?
Fágaim fút féin é, a ḋuine uasail.
Seo.
Go méadúiġiḋ Dia do stór, a ḃean uasal.
Tá am go leór againn.
"Am go leór" a ċaill na cearca.
Is fearr déanaċ ná ró ḋéanaċ.
Bá ró ḋóbair dúinn maise.
Seo isteaċ í; rúd amaċ í.
Ó'sé mo léir, ní ḋéanfainn dabt díot.
Fáiġ-se na ticéid.
Ticéad ċun Ċorcaiġe (dá ticéad) fillte; dá ticéad singile; ticéad deire seaċtṁaine; ticéad do leanḃ.
An mór é sin?

A seaċt is raol.

Caṫain a ṡroisfiḋ an traen Corcaiġ? Caṫain a ḟágfaiḋ sí Corcaiġ?

An ḃfuil na málaí agat?

Tá. An ḃfuairis an páipéar?

Seo, a ġarsúin, tabair ḋom páipéar.

Na dearmaid gan sintiús do ṫabairt do'n ḟear iomċair (do'n ġiolla).

Go ḃfágaiḋ Dia an tsláinte agat, a ḋuine uasail.

Tá sluaġ mór ag taisteal indiu, ní mór ḋúinn ḃeiṫ mear agus carráiste a ċur i náirde ḋúinn féin nuair a ṫagann an traen isteaċ.

Féaċ an ḃfuil aon tsliġe ansúd.

Sliġe do ḋuine, do ḃeirt.

Tá an carráiste seo folaṁ.

Éiriġ isteaċ. Bí id ṡuiḋe. Osgail an ḟuinneóg.

Ar go bráṫ linn, buiḋċas le Dia.

Suiḋ anso, agus ní ḃeiḋ séide na gaoiṫe ins na súilib ort.

Tá ana ṡéide gaoiṫe isteaċ.

Ar ṁiste leat mé ċaiteaṁ tobac?

Níor ṁiste. Caiṫ leat, a ṁic ó.

Ticéid ullaṁ; ticéid do ṫaisbeáint.

Ticéad seanda is eaḋ é sin.

Caiṫfir breis do ḋíol.

T'ainm is do ṡeólaḋ, mar sin, led ṫoil.

Ca ḃfuil do ṫriall?

Traen ana ṁall í seo; traen ḃreáġ ṁear. Traen ṡeasgair ċluṫṁar.

Dá mb'áil leat an ḟuinneóg do ḋúnaḋ. Tá ana ṡéide gaoiṫe isteaċ.

An stopfaiḋ an traen seo ag an Maimistir?

Raġaiḋ an traen ṫar an áit sin gan stad.

Taoi 'sa traen tuaṫail.

Éiriġ amaċ ag an gcéad stad eile.

Aistriġ ag an laḋrán.

Ba ṁaiṫ liom an mála so d'ḟágaint anso go cionn tamaill.

Cuir sreangsgéal ċuca go ḃfuilimíd ċuca.

Tá an carráiste seo ana ḟuar, iarr gléas téiġte ar an ngiolla.

Cad é an stáisiún é seo? Sidé an Baile Duḃ.
Mo ḋearmad, d'ḟágas mo ṁála 'sa traen eile.
Féaċ an ḃfaġfá cupán tae ag an laḋrán.
Dinnéar ullaṁ.
Seo, téiġimís isteaċ, ní fios caṫain a ṡroisfimíd an baile anoċt.
Tá an ċomarṫa 'nár gcoinniḃ.
Cad ċuige an stad so? Ag glacaḋ uisge ċúiċi ata an t-inneall.
Tá mo ṫicéad 'na ċriaṫar agaiḃ.
An fada ḃeimíd ag dul ann?
Ḃrann deló, bras deló.

## CEÁRR.

Nuair is mian le duine dul ag aeruḋeaċt dó féin tamall ó ḃaile agus naċ maiṫ leis dul ar an dtraen—nó nuair ná bíonn aon traen ann—ġeiḃeann sé ceárr cliaṫánaċ. Ceárr deas éadtrom is eaḋ é sin, dá roṫ fé, agus dá ċliaṫán leis ar a suiḋeann an luċt marcuiġeaċta drom le drom. Bíonn an giolla 'na suiḋe ar suiḋċán árd ar lár tosaiġ an ċeáirr, mar a mbíonn smaċt maiṫ aige ar an gcapall. Do b'ḟéidir do ċeaṫrar suiḋe go suaiṁneasaċ compórdaċ ar an gceárr gcliaṫánaċ.

Má bíonn an aimsir fliuċ is i gceárr gclúduiġṫe a ṫéiġtear ar turas ġairid. Bíonn an giolla lasmuiġ i náirde ar suiḋċán árd fé mar a bíonn ar an gceárr gcliaṫánaċ, mar ar féidir dó an capall do stiúraḋ leis an srian go héasga.

Má bíonn a lán daoine ag dul ar aon turas—foireann iománuiḋeaċta nó luċt an aon ċumainn—is ar ċeárr fada a ṫéiġeann siad. Bíonn ċeiṫre roṫ fé na leiṫéid sin de ċeárr agus dá ċapall. Ó'n dtaoḃ ṫiar is eaḋ a ṫéiġeann na daoine i náirde air agus bíonn sliġe do ḋáréag nó mar sin istiġ ann. 'Na suiḋe ar aġaiḋ a ċéile ar dá suiḋċán—seisear ar gaċ suiḋċán—iseaḋ bíonn an luċt marcuiġeaċta, agus bíonn sliġe do ḃeirt eile seaċas an giolla féin ar ṡuiḋċán an ġiolla ar tosaċ an ċeáirr ḟada.

Na daoine go mbíonn ceáirr dá gcuid féin aca—bíd

na ceáirr sin do luaḋaḋ ṫuas dá dtabairt amaċ ar iasaċt ar airgead—bíonn ceárr beag cruinn aca i bfuirm tubáin, treap a tugtar orṫa mar ainm. Bíonn sliġe do ċeaṫrar ionnta, beirt ar aġaiḋ beirte istiġ ann. Bíd ana éadtrom agus is iad is coitċianta a ċítear anois ag daoinib.

## Gluaisteáin.

Aċ is ar ġluaisteánaib is mó bíonn éileaṁ anois ċun taistil ar bóiṫrib mar is iad is mire agus is feargaire agus is cluṫṁaire ċun bóṫair, pé aca fliuċ fuar nó tirim teasaiḋe an uain. Petrol a ċuireann an gluaisteán ag gluaiseaċt. Is aṁlaiḋ leigtear measgaḋ aeir agus petroil isteaċ i mborsa an innill agus tagann splanc ar uairib áiriṫe agus deineann sé gas an ṁeasgṫa san do ṗléasgaḋ agus leis an bpléasgaḋ san curtar beara ag obair a ċuireann na roṫaí deiriḋ ag casaḋ agus sin mar a ġluaiseann sé ċun siubail.

Ċun an ġluaisteáin do ċur ag gluaiseaċt, deintear hannla a bíonn i dtosaċ an ġluaisteáin fé bun an innill do ċasaḋ go tréan, cuireann san roṫ an ṁagnéḋó ag obair agus tagann an splannc aiḃliġe leis sin isteaċ san inneall agus siúd ullaṁ ċun bóṫair é. Deintear é stiúraḋ le roṫ. Agus istiġ ann fé ċosaib an tiománuiḋe—"téiġṫeóir" a tugtar ar ṫiománuiḋe gluaisteáin mar deineann sé an t-inneall do ṫéiġeaṁ leis an hannla úd do ċasaḋ— bíonn roinnt troiġṫíní ċun géire na gluaiste d'aṫarú nó ċun feaḋma an innill do ċur ar neaṁníḋ nó ċun an ġluaisteáin do ṫiomáint ar gcúl i ninead ar aġaiḋ. Bíonn ċeiṫre roṫ fé agus bonna móra láidre teanna, agus iad lán d'aer i dtreó go ngluaisid go héadtrom mear seólta fan an ḃóṫair agus gur beag má ġeiḃeann na daoine aon ċuid d'anró na marcuiġeaċta.

Tá a lán saġas gluaisteán ann. Gluaisteáin do ḃeirt, do ċeaṫrar agus do ṡeisear, gluaisteáin ṁóra ṫroma agus gluaisteáin ḃeaga éadtroma. Tá gluaisteáin ana ṁóra ann ċun ualaiġe d'iomċar, gluaisteáin tonna, gluaisteáin dá ṫonna, gluaisteáin ċeiṫre dtonna, agus gluaisteáin sé dtonna.

## ROṪAIR.

Téiġeann a lán daoine ag aeirḋeaċt 'na naonar ar roṫaraiḃ. Tá dá roṫ ar an roṫar—an roṫ tosaiġ agus an roṫ deiriḋ—agus ceann aca díreaċ i ndiaiḋ an roṫa eile. An ċaḃail a tugtar ar an ḃfráma iarainn idir an dá roṫ agus is i náirde air sin a ṡuiḋeann an roṫuiḋe.

Tá an roṫar go léir déanta d'iarann aċ amáin boinn na roṫaí agus na builg. De ruibéar atá an bolg déanta agus an taoḃ den ḃonn a ḃíonn ar an dtalaṁ. Tá fearsada an dá roṫ ceangailte ins na gaḃalaiḃ le cnóṫaiḃ agus istiġ ins an mol atá liaṫróidíní beaga cruaḋa i dtreó gur fusaide agus gur mirde ċasann na roṫaí. Tá na gaeṫe déanta d'iarann tanaiḋe agus an fonnsa ar gaċ roṫ de ċruaiḋ. Tá cos fén ndiallaid agus tá sí sin sáiḋte 'sa ċaḃail ós cionn an roṫa ḋeiriḋ agus i náirde air sin ḃíonn an duine 'na ṡuiḋe. Le na ċosaiḃ iseaḋ ṫiomáineann an roṫuiḋe an roṫar. Luiġeann ceaċtar a ḋá ċos anuas ar ṫroiġṫíniḃ agus níl aige aċ iad do ṡáṫaḋ uaiḋ amaċ síos ċun an roṫair do ċur ag gluaiseaċt. Stiúrann sé é le dá ċluais an roṫair ós cionn an roṫa ṫosaiġ. Is féidir mire an roṫair do ċosg le sreangán tanaiḋe do ṫeannaḋ le bior do ṫarrang ċugat. Deineann san rud i ḃfuirm crúiḋ ċapaill do ṫeannaḋ ar ḟonnsa an roṫa ḋeiriḋ nó an roṫa ṫosaiġ agus baineann san ó na mire. Cosgán a tugtar ar an gcóir sin. Bíonn na builg lán d'aer i dtreó ná moṫuiġeann an roṫuiḋe aiṁréiḋe an ḃóṫair nuair a ḃíonn sé ag gluaiseaċt. Deintear na builg do ḋéanaṁ teann cruaiḋ le haer do ċur isteaċ ionnta leis an dteannaire. Tá cóir 'sa ḃolg amaċ tré ṗoll ḃeag 'sa ḃfonnsa—an deócán—agus is féidir le feiḋm an teannaire an ġaoṫ do ċur isteaċ. Bíonn píosa ruibéar 'na luiḋe anuas go dlúṫ ar an ndeócan san agus ní leigeann sé aon ġaoṫ amaċ. Bíonn an bolg go maiṫ láidir ċun an ḃuilg do ċosaint ar ċloċaiḃ an ḃóṫair, aċ uaireanta, d'aiṁḋeoin téagair an ḃuinn, téiġeann dealg tríd isteaċ 'sa ḃolg agus pollann sé é agus tagann an t-aer amaċ. Ní foláir an poll do ḋeisiú ansan sar ar féidir a tuille roṫuiḋeaċta do ḋéanaṁ. Ní mór an bonn do ḃaint de'n ḟonnsa agus

an bolg do ṫógaint amaċ agus an poll d'aimsiú leis an mbolg do ṫeannaḋ agus é ċur isteaċ i nuisge agus ansan ċítear na bolgáin aeir ag éirġe as an bpoll 'san ḃolg. Níl agat ansan aċ paiste ruibéir do ġreamú ḋe le slaod, agus, nuair a ḃíonn sé greamuiġṫe go dlúṫ ḋe, é ċur isteaċ 'sa ḃonn agus an bonn do ċur suas ar an bfonnsa arís.

Bíonn cóir ar a lán rotar ċun dá ġéire nó trí do ċur leis. Géire árd i gcóir an tailiṁ réiḋ leibéalta agus an ġéire íseal i gcoinniḃ an ċnuic.

Is beag rotar ná bíonn saor-roṫ ann, 'sé sin, cóir sa ṁol deiriḋ ċun an tslaḃraiḋ atá idir roiṫín na dtroiġṫíní agus roiṫín an tslaḃraiḋ ar an roṫ ndeiriḋ do ċosg ar ċasaḋ i dtreó go riṫeann an rotar uaiḋ féin le fánaiḋ an ċnuic.

Cóir taistil ana áiseaċ ar faḋ is eaḋ an rotar. Tá sé saor le ceannaċ agus an té go mbíonn sé aige, bíonn sé beagḃeann ar aon ḃóṫar dá faiḋ. 'Na ṫeannta san, tugann an roṫuiḋeaċt suaṫaḋ maiṫ do ḃallaiḃ an duine agus is sláinntiúil an saġas caiṫiṁ aimsire é, ní áiriṁiġim a ḃfaġann duine de ṗléisiúr agus d'aoiḃneas tríd le dul amaċ fé'n dtuaiṫ fé'n aer ḃreáġ ġlan aon tráṫ de'n ḃliain is mian leis.

## AN TRAM.

Ins na caṫraċaiḃ móra bíonn tramanna (rian-ċeáirr). Cóistí móra a tiomáintear le sruṫ aiḃliġe tré sreangaiḃ i náirde ós cionn na sráide agus téiġeann an ḟeiḋm aiḃliġe ós na sreangaiḃ isteaċ 'sa tram tré polla mór agus cuireann an sruṫ san aiḃliġe na roṫaí ag casaḋ. Ana áis is eaḋ iad do ṁuinntir na gcaṫraċ, mar bíd ag síor-riṫ trés na príoṁsráidiḃ, agus an té gur mian leis an bóṫar do ċur de go mear agus go suaiṁneasaċ, níl aige aċ léimt i náirde ar ċeann aca agus suíḋ leis.

Cóistí móra is eaḋ iad agus bíonn sliġe dá lán istiġ ionnta agus ar a mbárr lasmuiġ. Bíonn íoċtar an traim clúduiġṫe agus tá suiḋċáin i náirde air leis aċ ní bíonn clúdaċ orṫa go léir i náirde i náon ċor. Ní leigtear tobac do ċaiṫeaṁ ionnta aċ i náirde staiḋre.

Ní hamáin ar fud na caṫraċ a bíd ag gluaiseaċt aċ

téiġiḋ amaċ fé'n dtuaiṫ leis agus ba ḃreáġ an aerḋeaċt a ġeoḃaḋ duine i náirde ar ċeann aca ag dul amaċ go Beann Éadair ó Áṫ Cliaṫ, cuir i gcás—turas deiċ míle. Agus bárr an sgéil go léir, ní ḃíonn puinn airgid le díol a marcuiġeaċt ar tram.

Bíonn beirt i mbun gaċ traim, an tiománuiḋe agus fear an airgid do ḃailiú. Tugann sé sin ticéad do ġaċ duine de'n luċt marcuiġeaċta do réir faid a ḃóṫair agus díolaid an t-airgead leis dá réir.

Cuireann an tram an talaṁ di go héadtrom mear seólta agus mar sin ní féidir dul i náirde uirṫi i naon ċor agus í 'sa tsiuḃal—ná túirling di, aċ an oiread—aċ stadann sí go minic 'na turas ar fud na caṫraċ agus mar sin, bíonn caoi ag daoiniḃ ar ḋul i náirde uirṫi nó teaċt anuas di; aċ ní mór an deaḃaḋ mar is ró ḃeag an ṁoill a ḋeineann sí ag aon stad aċ i ndeire a cúrsa ar fad.

## CAINTEANNA A ḂAINEANN LE MARCUIĠEAĊT AR TRAM.

Caiṫfimíd ḃrostú orainn.

Fanam le tram anso ag an gcúinne; beiḋ ceann ċúġainn ar ball.

Seo ċúġainn í.

Ní gáḃ an fuadar go léir, beiḋ sí 'na stad láiṫreaċ.

Ná feiceann tú an fógra? Stadann gaċ tram anso.

Ciaca síos isteaċ nó suas amaċ a raġaimíd?

Téiġeam i náirde. Ní raiḃ aon ġal agam fós.

Sidé fear na dticéad ċúġainn.

Dá ṫicéad ċun an ġalláin, led ṫoil.

An ngeoḃaiḋ an tram so an bóṫar go léir?

Ní ġeoḃaiḋ; caiṫfimíd aistriú anso ṫíos.

Seaċain agus tú ag túirling.

Ba ḋóbair dam; ṁeasas ná béarfainn uirṫi.

Laistiar de'n polla bíonn luċt an tobac do ċaiṫeaṁ.

Abair leis an ngiolla stad ag cúinne an ḃóṫair sin.

Slán agat; táim ag dul amaċ anso.

Raġaimíd amaċ ar an dtram agus fillfimíd ar an dtraen.

Feaċ: fáġ ticéad damsa leis; níl aon ṁonairgead agam.

Níor ṫugais an briseaḋ ceart dam, a ṁic ó.

## CEISTEANNA.

1. Míniġ na seanfocail seo go cruinn agus go baileaċ: Is fearr marcuiġeaċt ar ġabar ná coisiḋeaċt dá ḟeabas; is mór an ní annró na marcuiġeaċta. 2. Cad é an difríoċt atá idir taisteal indiú agus fadó? 3. Cad é an rud é traen? Tabair tuairisg iomlán uirṫi. 4. Cad a ċoimeádann an traen ar an mbóṫar iarainn? 5. Cad ċuige Stad na Traenaċ? Cad é an rud é port? Cad ċuige é? 6. Cad iad na tiġte nó na foirgnim a ġabann le stad traenaċ agus cad ċuige gaċ ceann díoḃ? 7. Tabair tuairisg ar an radharc atá le feisgint i stad traenaċ sar a dtagann an traen isteaċ. 8. Míniġ: ticéad singil; ticéad fillte; ticéad deire seaċtṁaine. 9. Míniġ: seómra feiṫiṁ; oifig na mbeart; oifig na sceangsgéal. 10. Tabair cúntas ar an radharc atá le feisgint nuair a ṫagann an traen isteaċ. 11. An mó saġas carráiste a ḃíonn ar na traenaċaiḃ? 12. Conus a ḃíonn "annró na marcuiġeaċta" age duine ar traen? 13. Conus a ḃíonn a ḟios agat go ḃfuil an traen ar tí gluaiste? 14. Conus d'aiṫneóċṫa na sean-taistealuiḋṫe ṫar luċt an turais annaiṁ? 15. Cad a ḃíonn 'sa traen ṁir ná bíonn ins na traen-aċaiḃ eile? 16. Tabair tuairisg ar an dtraen nuair a ḃíonn sí buailte le deire a cúrsa? 17. Tabair tuairisg ar an radharc atá le feisgint ag an stad deiriḋ. 18. Áiriṁ na córaċa eile taistil atá ann seaċas an traen. 19. Ciaca aca san is coitċianta ar an dtuaiṫ? 20. Cad í an ċóir taistil dob' ḟearr leat-sa ḃeiṫ agat féin? Cad 'na ṫaoḃ? 21. Tabair a ḃfuil d'eólas agat ar gaċ ceann díoḃ seo: an ceárr cliaṫánaċ; an ceárr clúduiġṫe; an ceárr fada; an gluaisteán; an roṫar; an tram. 22. Ciaca cóir taistil is oiriúnaiġe do'n ċaṫair? Cad 'na ṫaoḃ san? 23. Míniġ na seanfocail seo: má's cam díreaċ an ród is é an bóṫar mór an t-aiṫġiorra; giorruiġeann beirt bóṫar. 24. Tabair cúntas ar aon turas a ṫugais ar traen nó ar ġluaisteán agus tabair tuairisg ar na radhairc do ċonnaicís. 25. Cad é buaḋ na traenaċ ṫar aon ċóir eile taistil?

# Na hÉanlaiṫ.

Is ionganṫaċ a luiġeaḋ spéis a cuirtar ins na héanlaiṫ agus a ḃfaġtar de ṗléisiúir agus de ṡult uaṫa. Níl aon ainmiḋe eile dár ċruṫuiġ Dia, a ṫugann oiread aoiḃnis agus aitis dom ċine ḋaonna, agus gan aon truim ag furṁór na ndaoine ionnta. Níl uaṫa aċ géag ċrainn agus sin iad ag cantain is ag ceileaḃar go ceólṁar ó éirġe lae go tuitim oiḋċe.

An té ḃíonn 'na ċoṁnuiḋe 'sa ċaṫair nó 'sa ḃaile mór de ġnáṫ, nuair a ṫéiġeann sé ar cuaird fé'n dtuaiṫ ar a laetiḃ saoire, ar ḋúiseaċt dó ar maidin, is é céad rud a ḃuaileann a ċluasa ná ceól binn na néan ag molaḋ an dúiliṁ toisg solas an lae ġléiġil do ṫaḃairt ċuġainn, agus um ṫráṫnóna, nuair a ḃíonn néalta duḃa na hoiḋċe ag dorċú an doṁain, ḃíonn féis ċeóil na néan le clos ó sgairt is ó sgeaċ, ó ċrann is ó ċoill. Ní beag d'áṫas d'éinne an ceól binn sin agus nuair is éigean do ṁuinntir na tuaṫa imṫeaċt leó ċun na caṫraċ ag tuilleaṁ a gcoda, ní haon iongna gurab é céad rud ná a ċéile a ṡoláṫraid dóiḃ féin ná éinín binn ceólṁar éigin a ċoimeádfaiḋ a ḃfóid dúṫċais go glas úr 'na gcuiṁne an ḟaid a ṁairid ar díbirt i ḃfad uaṫa. Siné a ċúis gur minic, nuair a ḃímíd ag siuḃal tré ċúilḃealaċ éigin i lár caṫraċ móire nó i mbaile mór, go nairiġimíd 'san áit 'nar luġa a ḃeaḋ coinne againn le na leiṫéid binneas ceóil éin éigin, mar tugann an ceólaire éin sin roinnt de ḃinneas agus de ṁisleaċt agus d'aoiḃneas áluinn na tuaṫa ṫar nais i gcroiḋe agus i naigne an díbearṫaiġ ḃoiċt. Éinín buiḋe an ċeóil binn (an cainéirí), an smólaċ, an céirseaċ, an lon duḃ, an ḟuiseóg, an gealún lín, an ḃuiḋeóg (an bod buiḋe), agus an cuaiċín, is iad na héanlaiṫ is coitċianta a ċloistear agus a ċítear i gcásaiḃ mar sin age daoiniḃ.

Canaid ceól séiseaċ sóġaċ agus tugaid sólás éigin dá luiġead dos na daoiniḃ naċ féidir dóiḃ ceileaḃar na néan ar ġéagaiḃ coille do ċlos.

Aċ cad é mar ċeól é sin, dá binne é, i gcomórtas leis an séis síréaċtaċ a bíonn le clos i lár na tuaṫa ó ṁaidin go hoiḋċe, ó ṫús earraiġ go lár an ḟoġṁair agus 'na ḋiaiḋ. An smólaċ binn ag cantain go meiḋreaċ agus é i bḟolaċ i lár duilleaḃair na gcrann nó fé mar eitleann sé go haeraċ ó ġéig go géig; londuḃ an ġuib ḃreáġ ḃuiḋe; agus an ḟuiseóigín ruaḋ ag éirġe go hárd 'sa spéir a raḋarc. an tailiṁ ar fad i spéir álainn ġléigeal an traṁraiḋ nó an ḟuiseóg ċoille a ṫugann cuid d'aoiḃneas an lae dúinn i lár na hoiḋċe le na ċeól. Aċ, is iad na héin sin bárrċeóltóirí na tuaṫa, tá a lán eile go bḟuil a naṁráin go binn blasta leis, i lúib na coille craoḃaiġe nó ar ṫaoḃ an ḃóiṫrín ċasta, ar imeall gleanna nó i ngarráinín coille fásaiġ; an lasair ċoille, an glasán daraċ, an gealún lín, an gealún garḋa, an bricín beaṫa, an spideóg, an dreóilín agus an ciocán féin. Tá binneas fé leiṫ ag baint le gaċ éan díoḃ, aċ nuair a ḃíd go léir "ag ceileaḃar le ċéile ar aon ċraoiḃ aṁáin" is eaḋ éirġeann an croiḋe le háṫas agus le haoiḃneas a gceóil ḟírḃinn.

Is deacair dos na héanaiḃ boċta maireaċtain 'sa ġeiṁreaḋ nuair a ḃíonn an talaṁ fé ṡneaċta agus fé ṡioc agus nuair is deacair dóiḃ na péistíní is na cuileóga is na gráinní síl arḃair a ċoṫuiġeann iad 'san aimsir ṫeasaiḋe d'ḟáġail. Mar sin imṫiġeann a lán aca uainn an uair sin agus fóirríor, ġeiḃeann a lán aca bás 'sa droċuain. Tagaid na héanlaiṫ ansan fé ḟuiṫin na dtiġṫe i sgiobólaiḃ agus i stáblaiḃ agus ġeiḃid ansúd roinnt des na cuileógaiḃ agus des na ruaḋánaiḃ alla 'na suan ġeiṁriḋ.

Ansan is eaḋ ṫugaimíd fé ndeara dánaiḋeaċt agus neiṁeagla na spideóige agus an dreóilín ḃig. Tagaid ċuġainn isteaċ ins na tiġṫiḃ agus ḃíd ċoṁ muinntearḋa linn agus dá mbeaḋ caidreaṁ aca linn ó ċeann ceann de'n ḃliain. Ní ċloistear ceól binn na néan le linn an ġeiṁriḋ aċ aṁáin aṁráinín na spideóige agus is móide a ceól sin annsan toisg na héanlaiṫ eile go léir ḃeiṫ 'na dtost.

Aċ, do réir mar ḃíonn an aimsir ag dul i mbuige agus i gcneastaċt, bíonn cantain agus ceileaḃar na néan le haireaċtaint arís. Ansan nuair a ḃíonn an duilleaḃar

ag teaċt ar na crannaiḃ, tagann ċugainn andeas ós na tíorṫaiḃ teó an áinle agus an áinleóg, an gaḃlán gaoiṫe agus an gaḃlán gainiṁe. Éin ana ṁeara is eaḋ iad san. Ċímíd gaċ aon lá iad 'sa samraḋ agus iad ag gluaiseaċt tríd an aer le mire an tsaiġneáin, go háird 'sa spéir uaireanta, uaireanta eile agus iad ag seólaḋ de ḃárr uisge na haḃann nó an loċa.

Ag casaḋ is ag iompóḋ tuaṫal agus deiseal, gan baint dá luas ná dá mire aċ iad i gcóṁnuiḋe ċóṁ mear leis an ngaoiṫ Ṁárta. Luiġeann clúṁ na gceiṫre néan san go tiuġ agus go dlúṫ ar a gcorpaiḃ ċun gan a ngluaiseaċt do ṫoirmeasg orṫa; tá cleití a sgiaṫán go fada ruġin biorać agus a neirbill gaḃlánaċ i dtreó gur mirde a neitilt 'san aer.

'Na ndiaiḋ sin tagann ċúgainn Donnċaḋ an ċaipín agus an Ċuaċ. Is róḃinn é guṫ na cuaiċe mar cuireann sé i núil dúinn go ḃfuil fuaċt an ġeiṁriḋ imṫiġṫe agus naċ fada uainn teas agus ḃroṫal an tsaṁraiḋ ġrianṁair. Is ait an nós atá ag an gcuaiċ. Ní ḋeineann sí féin nead di féin i naon ċor, aċ is aṁlaiḋ a ḃeireann sí uḃ i nead éin eile—i nead an ġealúin ġarḃa de ġnáṫ. Uḃ beag a ḃeireann sí agus ní ḃíonn aon droċaṁras ag an ngealún air agus deineann sí uḃ na cuaiċe do ġoraḋ le na huiḃiḃ féin. Nuair a ṫagann an ċuaċ amaċ 'sa deire, leis an mborraḋ fáis a ḃíonn fúiṫi, is gearr go gcuireann sí na gealúin óga amaċ as an nead ar fad—agus an gealún féin dá coṫú an t-am go léir!

Tagann an dearsgán alt ansan leis agus ansan an traona i dtosaċ Ḃealtaine. Ḃíonn an traona le clos de ló is d'oiḋċe insna móinféaraiḃ agus a ċríc creáic ar siuḃal aige i gcóṁnuiḋe.

Na héanlaiṫ ṫagann ċúgainn taréis an ġeiṁriḋ, ḃíd go léir imṫiġṫe arís uainn ar ṫeaċt an ġeiṁriḋ. Sar a nimṫiġeann na háinleóga is na gaḃláin cruinniġid le ċéile ar ḋíonaiḃ is ar simnéiṫiḃ na dtiġṫe agus ansan gluaisid i naon sgata mór amáin ó ḋeas ċun an ġeiṁriḋ ċaiṫeaṁ ann.

Tagann éanlaiṫ ċúgainn i ndeire an tsaṁraiḋ leis aduaiḋ ós na duṫaiġiḃ fuara: an gaḃa duḃ, an piocán, an ḟeannóg, an creaḃar, an naosgaċ, an gaḃairín reóiḋ,

an colmán coille, an eala ḟiain, an gé fiain, an laċa ḟiain, an siolta agus an camġob; agus imṫiġid leó arís i nAibreán agus i mBealtaine.

“Féaċaiḋ éanlaiṫ an aeir; ní ċuirid siad síol ná ní ḃainid siad foġṁar ná ní ḋeinid siad cnuasaċ i sgioból; Agus deineann búr nAṫair neaṁḋa iad do ċoṫú.”—Maiṫiú, Caib. vi. 26.

Is iongantaċ ar fad mar a ḋeinid na héanlaiṫ, tré leaṁnú Dé, a nid insna sgairtiḃ agus insna sgeaċaiḃ, ar ḃarraiḃ na gcrann, fé ḋíonaiḃ na dtiġte, i bpollaiḃ insna fallaiḃ, i bportaiḃ na naḃann, i sgoiltiḃ insna crannaiḃ, nó i simnéiṫiḃ na dtiġte. Bailiġid siad clúṁ is fionnaḋ is olann ós na páirceannaiḃ inḃír; tugaid leó cipíní beaga ó imeallaiḃ na gcoillte, nó billeóga feóċta ó leaṫtaoiḃ na mbóiṫre agus socaruiġid a nid le barr gastaċta is fadaisiġe i ḃfolaċ i náitiḃ naċ baoġal dóiḃ an easóg nó an ḟranncaċ, an gaḋar ná an cat. Deinid siad an clúṁ is an fionnaḋ is na cipíní is na billeóga do ṡníoṁ is do ċasaḋ i naċrann 'na ċéile go healaḋanta ar fad i dtreó go mbíonn siad go deas te cluṫṁar istiġ ionnta agus ar ċuma go mbíonn díon agus fosgaḋ aca ó'n ndoininn agus ó'n ndroċuain. Obair ealaḋanta is eaḋ gaċ nead díoḃ, is cuma cad é an t-éan gur leis é, a ċruinne a ḃíonn sé, a ḋlúiṫe a ḃíonn an clúṁ is na cipíní fiġte 'na ċéile, agus a ċluṫṁaire is a ṡáḃáltaċt a ḃíonn sé i ndeire ḃárra; aċ féaċ an áinle is an gaḃlán gaoiṫe a ḋeineann a nid fé ḋíonaiḃ tiġte nó le slios simíné tiġe agus gan aon taca ann i naon ċor le na gcuirfi an nead.

Nuair a ṫagann na gaḃláin ċúġainn ar dtúis, caiṫid an lá ag spórt is ag súgraḋ dóiḃ féin fé aer ḃog ċneasta na hÉireann ag bailiú a nirt ċúċa tar éis a naistir ḟada andeas. I lár Bealtaine má ḃíonn an aimsir go breáġ, tosnuiġeann an gaḃlán ar a nead do ċur i gcóir dá gearrcaiġ. Lataċ ḃog nó cré a ḃíonn ar an dtaoiḃ amuiċ de'n nead aca, agus deinid siad an ċré nó an lataċ sin do ġreamú agus do neartú le broḃanna beaga tuiġe do ċur tríota. O's minic a ḋeinid a nid i gcoinniḃ falla ingearaiġ gan poll ann ná cloċ ar, ní foláir dóiḃ

toġa an aireaċais do ṫabairt do'n ḃunċloiċ (mar a déarfá) agus gaċ diċeall a ḋéanaṁ ċun é ḃeiṫ greamuiġṫe go maiṫ de'n ḟalla. Mar sin, nuair a ḃíonn an gaḃlán gaoiṫe ag déanaṁ a nid, ropann sé a ċroḃanna isteaċ 'sa ḃfalla agus ag an am gcéadna, bíonn a eirḃeall mar ṫaca fé agus deineann sé an ċré nó an laṫaċ ḃog do ḋingeaḋ le na ġob i naġaiḋ an ḟalla nó na cloiċe nó na brice. Agus atá de ċéill ag an éinín mbeag ná deineann sé an obair rómear ar eagla, nuair a ḃíonn an ċré roḃog, go leagfaḋ a ṁeaḋċaint féin a mbeaḋ curṫa suas aige. Dá ḃríġ sin, ní ċuirid leis an nead aċ ar maidin, i dtreó, an faid a ḃíonn cré an nid dá ṫiormú fé ṫeas na gréine, go mbíonn an lá go léir aca ag soláṫar bíḋ is ag déanaṁ spóirt is suilt dóiḃ féin. Leaṫórdlaċ nó mar sin a ċuirid leis an nead i naġaiḋ an lae i dtreó go mbíonn an nead ullaṁ ċun coṁnuiḋṫe ann i gcionn deiċ lá nó mar sin. Nuair a ḃíonn an nead déanta aca cuirid cúnlaċ nó olann nó clúṁ nó tráiṫníní féir isteaċ ann dá ḋéanaṁ cluṫṁar nuair a ḃeaḋ na huiḃe dá ngoraḋ. Ní haon iongna, tar éis an oirid sin de ḋuaḋ a nead d'ḟáġail, go gcasaid na gaḃláin ar na neadaiḃ céadna gaċ bliain ar ḃfilleaḋ dóiḃ ós na ṫíorṫaiḃ ṫeas.

Bíonn a ċiúta féin ag gaċ éan ċun dul ó na naiṁdiḃ aicionta. Bíonn roinnt des na neadaiḃ ar ḃarraiḃ na gcrann, fé ḋíonaiḃ na dtiġṫe, i nairde ar falla árd i measg an eiḋneáin, istiġ i lár sgáirte nó sgeiċe gile, nó i lár an draiġneáin, nó an ċrainn ċuilinn. Na héanlaiṫ a bíonn cois aḃann nó cois tráġa, bíonn a nid fé ṗortaiḃ na naḃann nó le na dtaoiḃ insan luaċair agus 'sa ḃfeileastrom, nó 'sa ġainiṁ cois tráġa nó ar ḃarr na ḃfaillte. Nuair a ḋ'imṫiġeann an ċearc uisge (an truisg) amaċ ag soláṫar dá gearrcaċaiḃ, cuireann sí luaċair is féar anuas ar a nead dá folaċ. Bíonn a nead ag an gcirc ċeannḟinn ar ċiumais an uisge agus uaireanta amaċ 'san uisge ar ċaraigín ḃáiḋte fé ṗort na haḃann. Ní ḃíonn aon nead i naon ċor ag an bpiliḃín aċ is aṁlaiḋ a ḃeireann sí a huiḃe i bpoll 'sa ṗortaċ nó 'sa riasg—go minic i bpoll a ḋéanfaḋ crúb capaill—agus nuair a ċíonn sí a naṁaid ċúiċi, riṫeann sí ós na huiḃe nó ós na gearrcaċaiḃ amaċ agus a sgiaṫáin ar

sileaḋ le na ḋá taoiḃ, ag leigint uirṫi gur leónta a ḃíonn sí agus nuair a ḃíonn sí fada a ḋóiṫin ó'n nead, éiriġeann sí 'san aer ag feadġail, mar a ḃeaḋ sí ag magaḋ fé na naṁaid, ní foláir.

Ar na héanaiḃ go léir, níl aon ċeann gur fearr ná gur ḋoġaḃálá a nead ná an ṁeaig (an snag breac). Ar ḃárr crainn áird a ḃíonn a nead san agus cosaint deilg-neaċ 'na tímpal agus i náirde air, agus gan de ṡliġe ann isteaċ aċ poll a ḃíonn mór a ḋóiṫin di féin aṁáin i dtreó an té ḃíonn ag coilleaḋ a nid, naċ mór dó sgian ṁait ġéar láidir do ḃeit 'na ġlaic aige ċun teaċt ar na huiḃiḃ.

D'airiġ na héanlait go léir feaḃas nid na meaige agus mar sin ṫángadar go léir ċúiċi ḋá iarraiḋ uirṫi a ṁúineaḋ ḋóiḃ conus nead ṁait daingean doġaḃála do ḋéanaṁ.

"Ar an gcéad ḟársg," arsa an ṁeaig, "ní foláir gaḃlóg ṁait láidir d'aimsiú agus tosnú le ḋá ċipín do ċur fiarṫrearsna ṫar a ċéile."

"Mo ġraiḋn mó ṡúil!" arsa an cág, "sin é díreaċ mar a ḋeinear-sa féin." D'ḟéaċ an ṁeaig go míċéadṫaċ air. Do ṁeas na héanlait eile ná laḃarfaḋ sí a ṫuille agus d'ḟéaċadar go léir go feargaċ ar an gcág. Aċ do lean an ṁeaig ḋá teagasg.

"Ansan," arsa sí, "ní foláir na taoḃa ḋ'árdu beagán, agus taosgán féir a ċur isteaċ agus é ḋingeaḋ go maiṫ isteaċ i measg na gcipíní."

"An rud céadna a ḋeinear-sa féinig," arsa an préaċán.

Aċ níor ċuir an ṁeaig aon truim ann aċ do lean di.

"Ansan, ar eagla go mbrisfí na huiḃe nó go gcaiṫfí amaċ iad ar fad," arsa sí, "ní foláir na taoḃa ḋ'árdú ċoṁ hárd leo ċeann nuair a ḃíonn tú ad ṡuiḋe ann agus roinnt d'olainn ḃuig a ċur ann."

"Airiú," arsa an smólaċ, "do ḃí ḟios san agam i ḃfad sara dtánag anso." Leis sin, níor ḟéad an ṁeaig foiḋneaṁ leó a ṫuille.

"Tá go maiṫ, má 'seaḋ," arsa sí. "Ó ċím go ḃfuil-eann siḃ go léir ċoṁ heólgaiseaċ san i ndéanaṁ na nead, ba neaṁġáḋ ḋaṁsa ḃeit ḃúr dteagasg." Do sgaipeaḋ an cruinniú ansan; agus sin é a ċúis naċ féidir dos na héanaiḃ eile aċ leaṫnead do ḋéanaṁ.

## CEISTEANNA.

1. Cad é an sult a ġeiḃtear ós na héanlaiṫ? 2. Cad iad na héanlaiṫ is minicí a ċítear i gcásaiḃ? 3. Cad 'na ṫaoḃ go mbíonn éanlaiṫ mar sin age daoiniḃ i lár na gcaṫrac? 4. Caṫain is binne ceól na néan agus canad? 5. Áiriṁ roinnt des na ceólairíḃ éan. 6. Caṫain is cruaḋa cás dos na héanaiḃ? Cad 'na ṫaoḃ? Cad deinid an tráṫ san de'n ḃliain? 7. Áiriṁ roinnt éan a ṫagann ċugainn andeas 'san Earrac. 8. Áiriṁ roinnt éan a ṫagann ċugainn adtuaiḋ 'san ḃFoġmar. 9. Taḃair comarṫaí na néan so:—an londuḃ, an smólaċ, an spideóg, an áinle, an gaḃlán gaoiṫe, an ċuaċ, an traona. 10. An ndeaġais riaṁ ag coilleaḋ nead éan? Innis i dtaoḃ na néan san tuas (i gceist a 9) cá mbíonn a nid aca agus an mó uḃ a ḃeirid agus cad é an saġas uḃ a ḃeireann gaċ éan fé leiṫ díoḃ. 11. Innis a ḃfuil d' eolas agat ar nósaiḃ na néan so:—An spideóg, an ċuaċ, an cág, an traona, an naosgaċ, an gé fiain. 12. Taḃair cúntas ar leaṁnú Dé dos na héanaiḃ. 13. Taḃair cúntas ar na héanaiḃ so: an faoileann, an préaċán, an snag breac, Nóirín na bPortaċ, an fiolar, an cíoċán.

## SEANḞOCAIL.

1. Is olc an t-éan a ṡailiġeann a nead féin. 2. Is fearr dreóilín ar dorn ná corr ar cáirde. 3. "Is mór an ní an neart," arsa an dreóilín, nuair a ċaiṫ sé ciaróg leis an ḃfaill. 4. Fad ó ḃaile laḃrann an pilibín míog.

# Caiṫeaṁ Aimsire, Cluiċí agus Spórt.

Ní mór do ġaċ éinne ḃíonn ag obair, is cuma cad é an sagas oibre a ḃíonn ar siuḃal aige, ní mór dó sos agus suaiṁneas a ṫaḃairt dó féin uaiḋ anois agus arís; agus ó's mó sórt duine age Dia, is mó sórt caiṫiṁ aimsire agus cluiċe agus spóirt a ḃíonn ages na daoiniḃ d'ḟonn suaiṁnis a ḃeiṫ aca.

Nuair a ḃíonn an aimsir go breáġ—gan ḃeiṫ ró ḃroṫalaċ ná ró ḟliuċ—níl aon ċaiṫeaṁ aimsire is fearr ná is taiṫneaṁaiġe ná siuḃal maiṫ fé'n dtuaiṫ, agus níl aon ní is fearr do'n tsláinte ná é. Dá ḃríġ sin, gaċ aon tráṫnóna samraiḋ, go mór mór, an faid a ḃíonn gile an lae ann agus gaċ Doṁnaċ is lá saoire, ċítear na daoine, idir ḟearaiḃ is ṁnáiḃ, idir óg is aosta, ag siuḃal amaċ ós na caṫraċaiḃ is ós na bailtiḃ móra ag aeruḋeaċt dóiḃ féin. Agus tá a lán daoine agus nuair a ḃíonn sos ó'n tsíorsaoṫar aca, ní fearr leó aon rud ná dul ar turas coisiḋeaċta ar fud a ndúiṫe féin i nÉirinn nó i dtíorṫaiḃ iasaċta i gcéin.

Insan samraḋ, nuair a ḃíonn an aimsir go broṫalaċ agus go teasaiḋe, agus gan aon ṗuṫ gaoiṫe le fáġail a ḃainfeaḋ ó'n dteas mór míċuiḃraċ, imṫiġeann a lán de ṁuinntir na gcaṫraċ is na mbailte mór agus roinnt ṁaiṫ de ṁuinntir na tuaṫa féin cois fairrge. Ní d'ḟonn faoisiṁ d'ḟáġail ó ṫeas na gréine ar fad a ḋeiniḋ aṁlaiḋ aċ ċun sásaiṁ a ḃaint as an aimsir ḟoineanta álainn agus sos ó ṡaoṫar na bliana agus caiṫeaṁ aimsire ṫaḃairt dóiḃ féin.

Caiṫid an lá go léir cois tráġa na dtonn dtréan, ag snáṁ tamall is ag siuḃal tamall, agus tamall 'na luiġe ar ġaiṁiṁ ġil órḋa na tráġa ag leiginn an ama ṫórsta ar a mbaileḃáiġe féin. Uaireanta eile, nuair a ḃuaileann an fonn iad, ḃíd ag siuḃal ar ḃárr na ḃfaillte ag déanaṁ iongantais d'ḟairsinge is d'ḟásaċ na fairrge, nó ag póirseáil is ag útamáil i nuaṁaiḃ agus i sgailpiḃ is i

gcuasaiḃ na gcairrgí, i gcluṁais na trága gainṁe, ag bailiú sliogán is ag déanaṁ iongna de na ċloċaiḃ beaga cruinne ioldaṫaċa atá le feisgint ar imeallḃórdaiḃ an aigéin. Uaireanta eile, nuair a ḃíonn an uain oiriúnaċ ċuige, téiġid amaċ i mbádaiḃ ag iomraṁ agus ní hé a ndearṁad ná a ḃfaillíġe gan doruiḋṫe iasgaiġ a ṫaḃairt leó agus a nam ar muir is ar mórḟairrge do ċur ċun tairḃe.

Bíonn a lán leanḃ cois trága leis mar is folláin an ní é aer glan na fairrge; agus níor ḃeag d'áṫas agus d'aoiḃneas do'n té ba ċráiḋte aigne is ba ḋuairce smaointe iad d'ḟeisgint ó ċeann ceann de'n lá ag déanaṁ spóirt is suilt dóiḃ féin ansúd fé ṡolus ġeal na gréine, ag foṫragaḋ i nimeall trága nuair a ḃíonn an taoide árd, agus ag súgraḋ go soṁeanmnaċ nuair a ḃíonn an tráiġ ṁór ann agus caisleáin árda ġeala aca dá ḋéanaṁ agus dúnta daingeana doġáḃala, dar leo, leis an ngainiṁ, bucaodaí is sluaistíní beaga aca agus iad ar a ndíċeall ó ṁeaḋon gile an lae go fuine néal nóna ag tóḃaċ is ag tagdaḋ, ag árdú is ag cárnaḋ.

Bíonn laeṫe saoire mar sin cois fairrge go breáġ folláin sláintiúil, agus ní misde a ráḋ ná go mbíonn gaċ éinne go luaṫ láidir sproiḋe tar éis aeir an ċuain ċuḃarḃáin do ġlacaḋ, agus bíonn liṫ na deaġḟláinte ar a gceannaċaiḃ aca ag dul aḃaile ḋóiḃ.

Caiṫeann a lán daoine a naimsir ag iasgaireaċt—iasgaċ an ḃradáin agus an ḃric—i naiḃniḃ agus i loċaiḃ na hÉireann. Tosnuiġeann an t-iasgaċ san lá 'le Bríġde agus ní ḃíonn deire leis go dtí Deire Foġṁair. Bíonn slata (cleiṫí) iasgaiġ ager na hiasgairiḃ, slat an ḃradáin timpal seaċt dtroiġṫe déag ar ḟaid agus slat an ḃric ḋá ṫroiġ déag nó mar sin, agus iad láidir solúbṫa do réir a ngnóṫa. Bíonn doruġa fada láidir síoda ar an spól ag bun na slaite agus ruaim ar ḃarr an doruġa, agus is den ruaim a ceangaltar an duḃán. Ar an duḃán a ḃíonn an ċuileóg ḃréige is mó úsáidtear ċun iasgaiġ; aċ uaireanta bíonn baoití eile aca, mar atá: pisiṁbí do'n ḃradán, péistíní do'n ḃradán is do'n ḃreac nuair a ḃíonn tuille 'san aḃainn, agus baoite spiunóige i gcóir tráiléaraċta i naiḃniḃ doiṁne is i loċaiḃ. Ní foláir do'n iasgaire

beiṫ go faireaċ foiḋneaċ agus ní mór ḋó beiṫ ar tinneall i gcoṁnuiḋe, mar ní fios ḋó caṫain éireóċaḋ breac ná bradán ċuige. I gcoinniḃ an tsroṫa suas a deintear iasgaċ an ḃric agus an ċuileóg do ċorruiġe go foluaimneaċ mar a beaḋ cuil ḃeó agus an nóimeat a ḋ'éiriġeann an breac go bárr linne é ḃualaḋ. Leis an sroṫ síos a deintear iasgaċ an ḃradáin. Is aṁlaiḋ a ċaittear an ruaim ar an linn nó ar an bpoll 'nar ndóiċiġe an bradán do ḃeiṫ, beagáinín lastuas ḋi, agus leigint do'n tsruṫ an ċuileóg a ḃreiṫ leis síos ós cionn na linne. Is tuirsiúil an obair í an iasgaireaċt aċ imṫiġeann an tuirse agus fanann an tairḃe nuair a ḃíonn an t-iasgaire i naċrann i mbradán. Ní mór an ḟoiḋne ansan féin agus an bradán d'imirt go cliste agus má imreann an t-iasg cleas an doiṁnis nó cleas an ruaṫair, cleas i gcoinniḃ an ċlis sin do ṫaḃairt air agus ḃeiṫ ġá nimirt riaṁ is coiḋċe go mbíonn sé ar ḃior an ġae nó na treiḋe. Is díoṁaoin agus is leisgiúil an saġas caiṫiṁ aimsire é, dar le na lán, aċ níl aon spórt ar doṁan is fearr a ċorróċaḋ do ċroiḋe ná an t-iasgaċ, go mór ṁór nuair a leigeann an spól fead as le déine ruaṫair an ḃradáin nuair a téiġeann sé i naċrann 'sa ċuileóig, agus as san go deire an ċluiċe, bíonn an t-iasgaire ar ċipíniḃ, mar "ní breac é go mbíonn sé ar an bport."

## AN FIAḊAĊ.

Insan tseanaimsir, ba ġnáṫ le Fionn agus le Fiannaiḃ Éireann a naimsir do ċaiṫeaṁ, ó Ḃealtaine go Samain, le seilg is le fiaḋaċ is le fianncosgairt ar fud maġ agus moṫar agus móirsliaḃ, fioḋ agus fásaċ, foṫar agus fánġleann na hÉireann. Agus is aṁlaiḋ a ḃí Éire an uair sin agus í go léir fé ċoillte craoḃaċa agus fé ḟoraoisiḃ fioraċrannaċa, a ḃí lán de gaċ saġas ainṁiḋte allta éigciallda ċun fiaḋaiġ; an fiaḋ beannaċ agus an eilit ṁaol, an laoġ agus an daṁ, an torc agus an faolċú, an sionnaċ agus an miol mongruaḋ; do ḃíodar go flúirseaċ fiorruiḋsiúil an uair sin i nÉirinn i dtreó ná bíoḋ aon easba spóirt ná seilge ar Ḟiannaiḃ Éireann.

Is aṁlaiḋ a ḋeinidís an fiaḋaċ ná coinne a ḋéanaṁ i gcóir lae áiriṫe agus gaċ aon taoiseaċ naonḃair 'sa ḋúṫaiġ, 'na mbéaḋ an fiaḋaċ, do ṫeaċt le na ḃuiḋin agus ansan iad d'imṫeaċt rómpa fés na gleanntaiḃ diaṁaire do-eólais agus fés na sléiḃtiḃ árda imeall-ḟliuċa, ag dúiseaċt na seilge, go gcuiridís fiaḋa fíor-luaṫa as fásuiġiḃ agus míolta mongruaḋa as maoiliḃ maolċnoc agus sionnaiġ as seaċrán, bruic as broclaiḃ, éin ar eiteallaḋ agus geilte ar gleanntaiḃ agus faol-ċoin fé árdaiḃ, agus do ṫiomáinidís rómpa iad ṫar an dtulaiġ mar a mbíoḋ Fionn 'na ṡuiḋe 'na ḋuṁa seilge i bfoċair uasal na Féinne. Agus ba ċlos fá na críoċaiḃ ba ċóiṁnearsa ḋóiḃ na gárṫa seilge seasdánaiġe a leigidís an Ḟiann asta, goṫa na ngaḋar agus glaoḋaċ grodṁar na ngarsai, feadgail na bfear bfiaḋaiġ, torann agus tormán treaṫanṁór na dtréanḟear agus greasaċt lánġarta na bféinniḋe bfíor-árḋaċta is na foṫraiḃ, ins na fásaċaiḃ agus ins na fánġleanntaiḃ na núrṫimpal do gaċ leiṫ.

Agus ansan nuair do ṫagaḋ an fiaḋaċ amaċ fés na máġaiḃ réiḋe róḟairsinge do sgaoiltí gaċ cú fearġaċ fíorniṁneaċ dá héill ar tóir na seilge. Do ḃíoḋ gaċ duine di'n Féinn 'na ḋuṁa seilge agus 'na láṫair liċte agus 'na ḃearnain ḃaoġail ar amus na mbeiṫiḋeaċ niliomaḋ do cuirtí le fán is le fiarlaoid ar fud na maċairí míne mórṫorṫaċa sin.

Bítear ag fiaḋaċ fós i nÉirinn aċ níl an fiaḋaċ ċoṁ torṫaṁail ná ċoṁ líonṁar agus do ḃíoḋ i naimsir Fianna glanáilne Gaeḋeal; aċ mar sin féin, ní beag d'aoiḃneas ná de ṡult a baintear as agus a mbíonn de ḋúil ag an muinntir, a leanann an fiaḋaċ, ann.

Um Meaḋon Foġṁair a tosnuiġeann fiaḋaċ an ṁada ruaiḋ agus bíonn sé ar siuḃal go dtí Lá 'le Pádraig nó mar sin. Bíonn dá ḟiaḋaċ nó trí ann gaċ seaċtṁain. Le gaḋraiḃ móra a deintear an sionnaċ (mada ruaḋ) d'ḟiaḋaċ agus bíonn luċt an ḟiaḋaiġ (na fiaḋuiḋṫe) ar marcuiġeaċt ar ċapallaiḃ.

Deintear socrú leis na feirmeóiriḃ i ndúṫaiġ an ḟiaḋaiġ cead a ṫaḃairt dos na fiaḋuiḋṫiḃ dul ar fud a dtalṁantaí. Curtar fear i mbun gaċ garráin 'na mbíonn puill na sionnaċ, i dtreó, nuair a ṫagann luċt

an ḟiaḋaiġ lá an ċoinne nać baoġal ḋóiḃ turas 'na aistear a ḃeiṫ aca agus go mbeiḋ sionnaċ rómpa ann. Cuirtear na gaḋair isteaċ 'sa ġarrán ansan agus ní fada go ndúisiġid an sionnaċ agus ansan "siúd amaċ an madra agus leanaid siad go léir é."

Ainmiḋe glic cleasaċ is eaḋ an sionnaċ aċ dá ṁéid cleas atá aige, agus níl aon teóra le na ḃfuil de ċleasaiḃ aige, beirtear air 'sa deire. Nuair a ḃeirid na gaḋair air is gearr go mbíonn sé stracta as a ċéile aca; aċ tagann máiġistir an ḟiaḋaiġ agus giolla na ngaḋar ansan agus bainid an sionnaċ des na gaḋaraiḃ agus bainid an t-eirbeall mór sguabaċ de'n ṁada ruaḋ agus tugaid do'n ċéad ṁnaoi a ṫagann suas leis an gconairt.

Is ró ḃinn é glam na ngaḋar agus iad go teiṫ ar tóir an ṁada ruaiḋ agus is ró aoiḃinn do'n té ḃíonn ar muin eiċ ṫar claiḋ is ṫar falla, ṫar bán is ṫar branar i ndiaiḋ na ngaḋar, eaċ maiṫ groiḋe fé ġá iomċar agus gaoṫ ḃreáġ ġéar an ġeiṁriḋ nó an earraiġ ag cur a ċod fola ag riṫ tré 'na ḟéiṫiḃ 'na caisíḃ beoḋa.

Le conaiḃ a deintear an girrḟiaḋ d'ḟiaḋaċ. Bíonn na fiaḋuiḋṫe dá gcois. Nuair a ḋúisiġtear an girrḟiaḋ as a ġnátóig, sgaoiltear dá ċoin de'n éill ar a tóir, agus dá ġéire é riṫ an ġirrḟéiḋ is eaḋ is sia an cúrsa.

"I gcosaiḃ con ḃíonn a gcuid," aċ, má 'seaḋ, "is minic a ḃí cú ṁall sona." Uaireanta deintear an girr-ḟiaḋ d'ḟiaḋaċ le gaḋaraiḃ mar a ḃíonn ar tóir an ṁada ruaiḋ aċ iad do ḃeiṫ beagáinín níos luġa.

Deintear an doḃarċú d'ḟiaḋaċ le madraíḃ beaga leis agus is minic a ḃíonn fiaḋaċ maiṫ fada ar tóir na doḃarċon. Cois aḃann a ġeiḃtear an doḃarċú, mar is ar iasgaiḃ na haḃann—an bradán, go mór mór—a ṁaireann sé, aċ nuair a ċurtar an tóir air, tugann sé aġaiḋ ar an gcnoc go minic agus is mór an spórt é ḃeiṫ 'na ḋiaiḋ.

Ainmiḋe donn is eaḋ an doḃarċú, ceann mar a ḃeaḋ ag madra air, drom fada, brollaċ mór doiṁin, cosa gearra, agus eirbeall fada sguabaċ. Ainmiḋe niṁneaċ millteaċ is eaḋ é agus is mairg do'n té go mbéarfaḋ sé greim air. Adeirtear ná sgaoileann sé dá ġreim go mbriseann sé cnáṁ agus go gcloiseann sé an cnagaḋ.

Ní deintear an broc d'ḟiaḋaċ puinn, aċ is é spórt a ḃíonn leis ná é ċur isteaċ i bpoll nó i gclais nó i nuaiṁ talṁan nó i mbairille féin, agus gaḋair do ċur ċuige isteaċ d'iarraiḋ é ṫarrac amaċ as an bpoll. Is maiṫ agus is misniúil tréan an madra a ḋéanfaḋ an broc do ṫarrac mar sin.

I ndeire saoṙúir an ḟiaḋaiġ, bíonn ráiseanna capall ag gaċ cumann fiaḋaiġ ag froṁaḋ capall na ḃfiaḋ-uiḋṫe. Ráiseanna ṫar triúċaiḃ a tugtar mar ainm ar na ráiseannaiḃ sin nó ráiseanna ó ṗuinnte go céile—ṫar claiḋe is ṫar glaise, ṫar páirc is ṫar ḃranar, díreaċ mar a ḃeiḋis ar tóir an tsionnaiġ. Tá ainm capall na hÉireann i nairde le na ḃfeaḃas ċun a leiṫéid sin de ráiseannaiḃ, mar bíonn taiṫiġe maiṫ aca ar an ndúṫaiġ aiṁréiḋ aċrannaċ le linn saoṙúir an ḟiaḋaiġ.

Bíonn ráiseanna eile i gcóir capall ar siuḃal ó ċeann ceann de'n ḃliain ar fud na tíre, go mór ṁór, i naice na mbailte móra, mar ar acfuinn dos na daoiniḃ cúrsaí do leagaḋ amaċ 'na gcóir. Bíonn cuid des na ráiseannaiḃ sin ṫar claḋṫaċaiḃ agus cuid aca ar an dtalaṁ réiḋ.

Téiġeann na sluaiġte daoine, idir óg agus aosta, ċun na ráiseanna sin d'ḟeisgint, go mór ṁór, má bíonn an aimsir go breáġ. Ní ṫosnuiġid go dtí a haon ó ċlog aċ má seaḋ bíd na daoine ag triall ar inead nó ar ṗáirc na ráiseanna i ḃfad sar a dtosnuiġid. Bíd ag gluaiseaċt ann dá gcois is ar marcuiġeaċt, ar roṫaraiḃ is ar ċóistiḃ, ar ċearranaiḃ is ar ġluaisteánaiḃ. Nuair a ṡroisfeá páirc an ráis, ḃeaḋ allaiḋir ort ó ḃeiṫ ag éisteaċt le luċt na ngeall do ḋéanaṁ ag liúiriġ i nárd a gcinn is a ngoṫa ġá innsint do ċáċ i gcoitċinne cad iad na gill is mian leó ḋéanaṁ i dtaoḃ na gcapall a ḃíonn ag riṫ 'sa rás. Bíonn an sluaġ daoine ag siuḃal timpal ó ḟear geall go fear geall díoḃ féaċaint ciaca is fearr nó is mó ṫaḃarfaḋ airgead ar an gcapall ba roġa leó. "A trí ar a haon ar Ṡean-Ṫaḋg! A cúig ar a haon ar Ġiolla mo ċroiḋe!" agus caint de'n tsórt san ar siuḃal aca agus na daoine go léir ag cur a gcod airgid ar a roġa capall. Timpal fear na ngeall is eaḋ "bíonn an gaḃar dá ḋógaḋ." Aċ, má 'seaḋ, bíonn a lán neiṫe ar páirc na ráiseanna agus ní beag

de raḋairc iad. Bíonn fear na méaracán, ċoṁ maiṫ is do ḃí an lá úd fad ó do ċuaiḋ Séadna ar an aonaċ. Bíonn fear na dtrí gcártaí ann agus, gan amras, a luċt conġnta. Bíonn cleas na lúibe á imirt ag cearrḃaċ eile. Agus bíonn a dó nó a trí d'ḟearaiḃ an roiṫín ċarta ann. Bíonn botáin de gaċ saġas ann, is dóiṫin na páirce go léir, dá liaċt daoine ar an bpáirc, de ḃiaḋ is de ḋiġ ionnta. Bíonn luċt na ráiseanna ag gaḃáil timpal ag féaċaint ar na raḋarcaiḃ go léir agus iad ag déanaṁ átais dóiḃ féin is ag baint suilt agus spóirt asta go léir. Ansan buailtear an clog agus is gearr go ḃfeictear na capaill ag teaċt amaċ a clós na gcapall agus marcaċ ar muin gaċ capaill díoḃ. Is gearr eile go ngluaisid ag iomaiḋ le ċéile timpal na páirce nó ṫar trúċaiḃ agus gaċ éinne ag faire go himsníoṁaċ orṫa. Ní ḃíonn puinn fotraim 'sa ṗáirc le linn an ráis aċ foṫlúġ ós na fearaiḃ ag déanaṁ na ngeall d'iarraiḋ airgid gill eile do ḃailiú ċúċa. Bíonn gaċ éinne ar ċipíniḃ ag féaċaint ar na capallaiḃ agus gaċ duine ag súil le buaiḋ dá roġa féin. Is gearr go ḃfeictear ag teaċt aḃaile iad. Seó i leiṫ iad agus gaċ capall is gaċ marcaċ ar a ndíċeall ċun an ráis do ḃuaḋaċtaint. Siúd iad na daoine agus gan anam gan anál ionnta aċ iad ag féaċaint ar na capallaiḃ ċúċa; agus ansan nuair is é a roġa go léir a ḃíonn ar tosaċ cuireann siad liuġ ḟiaḋaiġ asta go cleiṫiḃ niṁe ag cur fáilte roimis agus ġá ṁolaḋ go hárd na spéire. Siúd iad ansan iad ċun fear na ngeall is iad go haeraċ gealġáiriteaċ ag tógaint an airgid ċúċa. Aċ ní ḃuaḋann an capall is róġa le các i gcoṁnuiḋe agus mar sin is minic a ḃíonn dubrón is díombáiḋ ar luċt na ngeall do ċur. Is ar luċt na ngeall do ḋéanaṁ a ḃíonn an gealġáire ansan. Agus ċun na fírinne d'innsint, pé duine ḃíonn ṫíos leis ná ná bíonn ṫíos leis, is annaṁ a ḃíonn luċt na ngeall do ḋéanaṁ ṫíos leis.

Níl aon treó aċ a gcailltear d'airgead le capallaiḃ mar sin anso i nÉirinn agus i dtíorṫaiḃ eile; agus níl le ráḋ i dtaoḃ an airgid a ḃeirtear leó aċ "an rud a ġeiḃtear go bog imṫiġeann sé go bog."

## FOḂAILÉARAĊT.

An dara lá déag de Lúġnasa tosnuiġeann lámaċ na ngunnaí dtréan ar éanlaiṫ coille is riasga ar fud Éireann, agus leantar de go tosaċ an Earraiġ.

I dtosaċ saosúir an lámaiġ, is iad na cearca fraoiġ agus na cearca feaḋa is na pitrisí a deintear a lámaċ. Ar ċliaṫán cnuic imeasg an ḟraoiġ is eaḋ bíonn na cearca fraoiġ. Bíd na sgataíḃ móra i gcoṁnuiḋe, tímpal cúig cinn déag nó oċt gcinn déag ins gaċ sgata díoḃ. Uaireanta b'ḟéidir go mbeaḋ dá sgata díoḃ i dteannta a ċéile; aċ, nuair a ḋúisiġtear iad, sgairid ó ċéile. Fanaid go híseal ar an gcnoc nuair ná curtar isteaċ orṫa; aċ an túisge tosnuiġeann an lámaċ orṫa, bailiġid leó féin go bárr na gcnoc. Níl aon spórt is tuirseaṁla ná is mó ṫraoċfaḋ duine ná lámaċ na gcearc fraoiġ, mar ní foláir aistear mór a ḋéanaṁ go minic ċun teaċt i gan ḟios orṫa.

Ins na coilltiḃ, mar is léir ó na hainm, a bíonn na cearca feaḋa. Is minic a curtar uiḃe na gcearc feaḋa fé ċearcaiḃ dá ngoraḋ agus ansan nuair a bíonn na héin óga as na huiḃiḃ sgaoiltear fés na coilltiḃ iad. Is iad éanlaiṫ is áilne d'éanlaiṫ na seilge (an ġéim) ar fad iad, go mór mór an coileaċ; agus sé biaḋ is súbailciġe agus is soblasta dá ḃfuil le fáġail agus a ḃfeóil ċoṁ bán le sneaċta na haon oiḋċe agus í níos maoiṫe ná feóil an tricín. Is annaṁ a ċítear ar an maċaire iad, agus is aṁlaiḋ a bíonn sgata fear ager na foḃlaeríḃ ag bualaḋ na coille rómpa ag dúiseaċt na seilge agus bíonn na foḃlaerí (luċt na ngunnaí) ar imeallaiḃ na coille lasmuiġ agus nuair a ċíd an ġéim ċuċa sgaoilid leó. Bíonn sé de ġeasaiḃ ar na foḃlaeríḃ gan na cearca do ṁarḃaḋ i naon ċor.

Deintear an creaḃar (an creaḃar caoċ, creaḃar coille) do lámaċ ar nós na gcearc feaḋa. I gcoilltiḃ a bíonn na creaḃair leis agus bíd an luċt dúisiġṫe istiġ ins na coilltiḃ agus nuair a ḋúisiġid an ġéim, glaoḋaid i n-árd a gcinn is a ngoṫa ċun luċt na ngunnaí go ḃfuiltear ċúċa.

I bportaċaiḃ nó i riasgaiḃ, mar a ḃfaġaid a mbiaḋ

ins an lataiġ ḃuig, a ḃíonn an naosgaċ. Nuair ná bíonn aon ḃaoġal amuis air—agus bíonn a súil i náirde aige i gcoṁnuiḋe ag faire—siuḃlann sé go réiḋ ceannard. Aċ an túisge a ċíonn sé a náiṁde aicionta—an fear gunna agus a ġaḋar gunna—ċuige, téiġeann sé i bfolaċ 'sa bféar bfeóċta, áit naċ féidir é ḟeisgint toisg é féin ḃeiṫ ar aon daṫ leis an bféar; aċ nuair a ṫagtar i gan ḟios air agus é ḋúiseaċt as a suaiṁneas, cuireann sé fead ḃeag íseal as agus eitleann sé ar dtúis de ruṫag ḋíreaċ tríd an aer, agus ansan fé mar a ḃeaḋ sé ag iarraiḋ raḋairc ḋ'ḟáġail ar an luċt fiaḋaig, eitleann sé anonn 's anall nó suas is anuas, mar a ḃeaḋ duine ag dul i náirde staiḋre, agus bíonn sé ġá ċasaḋ féin. Ansan is eaḋ ḃíonn faill ag fear an ġunna air agus mar a sgaoileann sé leis le linn an ċasta sin aige, ní ró ḟuirste é ḋ'aimsiú i naon ċor.

Tá sórt naosgaiġ ann agus glaoḋ aige mar ṁeigiollaċ gaḃair agus mar sin tugtar gaḃairín reóiḋ air, mar bíonn sé le clos i naimsir ḟeaca.

Cois fairrge ar ċnocaiḃ is ar sléiḃtiḃ a ḃíonn an pilibín míog is an cuirliún.

Bíonn na laċain fiaine cois aḃann is loċa agus ní furuiste teaċt orṫa ċun iad do láṁaċ. Uaireanta bíonn laċain ḃréige age fear an ġunna ċun iad do ṁeallaḋ ċuige 'sa aice ar an uisge. Is minic nuair a ḃíonn an laċa aimsiġṫe go nimtiġeann sí ó'n sealgaire le snáṁ fé'n uisge.

Oiḋċe ġealaiġe is fearr ċun teaċt ar na géannaiḃ fiaine. Bíd cois aḃann is loċa i gcóṁnuiḋe ist oiḋċe mar ġeiḃid siad a gcuid bíḋ ins na háitiḃ sin. Éin ana ḟaireaċa is eaḋ iad agus ní mór an ḟoiḋne ḟada agus an t-urċar deiṁin ċun iad do leagaḋ. Nuair a bíd i náirde 'sa spéir, sar a dtúirlingid, cuirid gé rómpa síos ag braṫ na tíre agus nuair a ġeiḃeann sí sin talaṁ slán leanaid an ealta go léir í.

Ana spórt is eaḋ an ḟoḃailéaraċt agus ó's ins an bfoġṁar agus ins an geiṁreaḋ a ċleaċtar é, is cuma leis na fearaiḃ seilge an méid a bíonn le siuḃal aca go minic, sar a gcastar an tseilg orṫa.

## IOMÁNUIḊEAĊT AGUS PEIL.

Cluiċe ana ḟéanda agus cluiċe ana Ġaeḋealaċ ar fad is eaḋ an iománuiḋeaċt, agus is beag cluiċe is fearr ná is taitneaṁaiġe, ní haṁáin leis an luċt imearṫa aċ leis an luċt féaċana ċoṁ maiṫ. Imirṫear an cluiċe sin le camán i láiṁ gaċ duine de'n luċt imearṫa (na fóirne) agus iad ag bualaḋ liaṫróide bige leaṫair (an sliotar) anonn 's anall, síos agus suas, san na páirce. Bíonn faiṫċe an imearṫa 140 slat ar ḟaid agus 80 slat ar leiṫead. I lár an dá ṫeorann, ṫíos agus ṫuas, bíonn an dá ḃoġa, agus is tríoṫa san amaċ lastíos de'n trearsnán nó lastuas de, a ḃíonn an dá ḟuirinn d'iarraiḋ na liaṫróide do ċur. Nuair a curtar sé'n dtrearsnán amaċ í, is cúl é. Aċ, má's os cionn an trearsnáin amaċ idir an dá ṗolla de'n ḃoga a curtar í, ní ḃfagtar aċ puinnte. Is fiú trí puinnte cúl nó báire. Cúig feara déag a ḃíonn ar gaċ fuirinn ag imirt i gcoinniḃ a céile. Bíonn maor ag déanaṁ cirt eatorṫa agus má deintear aon ní ar an tsliġe, 'sé sin, aon ċeann des na riaġlaċaiḃ a ḃaineann leis an gcluiċe do ṡárú, curtar pionós ar ḟuirinn an té do ḋein an feall agus tugtar poc saor do'n ḟuirinn eile.

Níl sé ceaduiġṫe do ḋuine an liaṫróid ḋo ṫógaint de'n talaṁ aċ le na ċamán, aċ nuair a ṫagann an sliotar ċuige 'na láiṁ ní misde ḋó í ḃualaḋ as a láiṁ le na ċamán. Ní féidir do ḋuine duine eile a leagaḋ le cor coise ná le na sáṫaḋ ó'n dtaoḃ ṫiar, ná greim a ḃreiṫ air; agus ní luġa ná mar is féidir dó duine do leagaḋ le na ċamán do ċur idir a ḋá ċois. Cluiċe ana ṁear is eaḋ an iománuiḋeaċt, agus d'éireóċaḋ a ċroiḋe i néinne nuair a ċífeaḋ sé na hiománuiḋṫe ar fud na páirce agus gaċ duine aca ar a ḋíċeall ag bualaḋ an tsliotair ó ḋuine go ċéile agus a ṁire a ṫógaid is a sgaoilid uaṫa an liaṫróidín beag leaṫair. Tá ana ġreann ag an nGaeḋeal do'n ċluiċe sin agus níl aon ní fé'n spéir i gcúrsaiḃ spóirt agus caiṫeaṁ aimsire is fearr leó ná é. Bíonn cluiċí móra comórtais ar siuḃal ó ċeann ceann de'n ḃliain idir fóirne ar fud na hÉireann agus na sluaiġte daoine ag féaċaint orṫa i gcóṁnuiḋe.

Cúlbáire a tugtar ar an ḃfear i mbéal an ḃoġa ġá ċosaint. Fir ċosanta a tugtar ar na fearaiḃ a ḃíonn ġá ċosaint sin. Fir tosaiġ a tugtar ar na fearaiḃ i naice boġa na fóirne eile dá ionnsuiḋe, agus eatorra san istiġ a ḃíonn na fir ar lár páirce. Bíonn cluiċe iománuiḋeaċta ages na mnáiḃ dá imirt leis agus camóguiḋeaċt a tugtar air mar is éadtruime agus is luġa a gcamáin sin ná camáin na ḃfear.

Imirtear peil leis agus bíonn oiread céadna suime agus spéise ages na daoiniḃ a ḃíonn aca ins an iománuiḋeaċt. Bíonn liaṫróid mór leaṫair ins an ċluiċe sin. Leis na cosaiḃ a buailtear í, aċ, cé ná fuil sé ceaduiġṫe don luċt imearṫa í ṫógaint de'n talaṁ le na lámaiḃ, ní misde ḋóiḃ í ṫógaint ċuca 'na lámaiḃ agus í ḃualaḋ le na lámaiḃ nuair a ṫagann sí ċúca de ṫeap. Ní ḃíonn oiread mire 'sa ċluiċe sin agus ḃíonn 'san ḃáire, aċ mar sin féin, tá a ḃuaḋa féin aige.

Cluiċe eile a deintear a ċleaċtaḋ go mór is eaḋ liaṫróid láiṁe. Liaṫróid beag rubéir a ḃíonn ag luċt imearṫa an ċluiċe sin. Cúirt a tugtar ar an mead imearṫa. Agus is aṁlaiḋ a ḃíonn an ċúirt, pinniúr árd leaṫan agus dá ḟalla uaiḋ amaċ ar gaċ taoḃ. Ní mór an liaṫróid do ḃualaḋ ar an bpinniúr i gcóṁnuiḋe, is cuma ciaca ḃuaileann sí na fallaí taoiḃe nó ná buaileann sar a mbuaileann sí an pinniúr, aċ amáin nuair a ḃíonn sí dá bualaḋ amaċ i dtosaċ gaċ láiṁe. An té is fearr ḟéadann a láṁ a ċosaint le gan leogaint do'n ḟear eile liaṫróid a ḃualaḋ ná tagann leis féin a ċur suas, 'sé sin, a ḃualaḋ i gcoinniḃ an ṗinniúir 'na ḋiaiḋ, is é is fearr ċun an ċluiċe ḋ'imirt. Tugtar marc ar gaċ beart, agus ní féidir beart do ḃuaḋaċtaint aċ nuair a ḃíonn láṁ istiġ age duine. Má ṫeipeann ar ḟear na láiṁe istiġ beart do ḟreagairt, cailleann sé a láṁ agus caiṫeann sé leigint don ḟear eile dul isteaċ agus an liaṫróid a bualaḋ amaċ. Beart agus fiċe is gnáṫ ḃeiṫ 'sa ċluiċe agus an té is túirse ḃaineann amaċ iad is é ḃuaḋann an cluiċe.

Is aṁlaiḋ imearṫar an cluiċe, duine i naġaiḋ an duine. cluiċe aonair, nó beirt i naġaiḋ beirte, cluiċe beirte.

Cluiċe ar aon dul leis an liaṫróid láiṁe iseaḋ tennis, aċ amáin gur ṫar líontán trearsna faiṫċe ḃig a ḃítear

ag bualaḋ na liaṫróide le bataiḃ. Cluiċe liaṫróide is eaḋ golf agus cluiċe ana ḟeanda is eaḋ é leis. Is aṁlaiḋ a ḃíonn luċt imearta an ċluiċe ag iarraiḋ liaṫróide bige éadtruime do ċur isteaċ i bpollaiḃ talṁan go mbíonn faid ṁaiṫ sliġe eatorṫa agus gan d'úirlis aca ċun na liaṫróide d'iomáint rómpa aċ cleiṫí. Cluiċe maiṫ is eaḋ é mar ní mór don imirṫeóir ḃeiṫ ábalta, ní haṁáin, ar an liaṫróid d'iomáint i bfad roimis amaċ aċ ar í díriú agus gan iomrall urċair do ḋéanaṁ agus nuair a ṫagann sé ar ḟaiṫċe an ṗuill, í ḃualaḋ go tric gasta ċun i ṗollaḋ. An té is luġa ḃuaileann de ḃuilliḃ timpal an ċúrsa is é is fearr imirt.

Seaċas an spórt is an caiṫeaṁ aimsire sin, deineann a lán daoine óga cleasa lúiṫ do ċleaċtaḋ, mar atá: léimt (i bfaid nó i naoirde), riṫ, caiṫeaṁ cloċ araige, roṫuiḋeaċt, snáṁ, agus bádóireaċt.

## SEANḞOCAIL.

1. Ní ḋéanfaḋ an saoġal capall ráis d'asal.
2. Is mairg a ḃíonn ṫíos ag an gcéad ḃearnain.
3. Ar iompáil na n-eaċ tig aṫaraċ na sgéal.
4. Ní ṫagann riṫ maiṫ do'n eaċ i gcoṁnuiḋe.
5. Is minic naċ é an capall is fearr ṫógann an rás.
6. Is maiṫ an capall ná faġann barraṫuisle.
7. Is olc an ċú naċ fiú fead do leigean uirṫi.
8. Is fearr an ċú ḃíonn 'sa triuḃal ná an ċú ḃíonn i lúib.
9. Is é an t-iománuiḋe is fearr an fear ar an gclaiḋe.

## CEISTEANNA.

1. Cad 'na ṫaoḃ naċ mór dúinn go léir caiṫeaṁ aimsire? 2. Áiriṁ na saġsana caiṫeaṁ aimsire ḃíonn ag sgoláire (*a*) ar sgoil; (*b*) 'sa ḃaile. 3. Cad é an caiṫeaṁ aimsire is gnáṫaiġe ag muinntir na mbailte nó ag muinntir na tuaṫa? 4. Caṫain a ṫéiġtear cois fairrge? 5. Taḃair tuairisg ar an saġas saoġail a ḃeaḋ ag duine cois fairrge. 6. Cad a ḃíonn ages na leanḃaiḃ dá ḋéanaṁ ansúd? 7. Cad é an tairḃe a ḋeineann tamall cois fairrge do ḟláinte an duine? 8. Taḃair tuairisg ar aon tamall a ċaiṫis féin cois fairrge. 9. Cá ndeintear na bradáin is na bric do marḃú? 10. Cad nár ṁór do ḋuine ċun iad do ṁarḃú?

11. Cad é an sórt caiṫiṁ aimsire an t-iasgaċ, dar leatsa? 12. Cad iad na baoití a ḃíonn ag an iasgaire ċun breadán nó breac do ṁarḃú? 13. Cuir síos ar aon lá iasgaiġ a ḃí agat féin riaṁ. 14. Míniġ go cruinn is go baileaċ an seanḟocal so:—ní breac é go mbíonn sé ar an bport. 15. Conus a ḋeineaḋ Fionn is an Ḟiann fiaḋaċ? 16. Cad í an treilg a ḃíoḋ i nÉirinn an uair sin? 17. An mbítear ag fiaḋaċ i naon ċor anois? 18. An raḃais féin ag fiaḋaċ riaṁ? taḃair cúntas ar aon ḟiaḋaċ dár ḋeinis riaṁ? 19. Cad iad na hainmiḋte a deintear a ḟiaḋaċ anois, agus innis conus deintear gaċ ceann díoḃ d'ḟiaḋaċ. 20. An fada leanann fiaḋaċ an ṁada ruaiḋ? 21. An fada leanann fiaḋaċ an giorr-ḟéiḋ? 22. "Ainmiḋe glic cleasaċ is eaḋ an sionnaċ." Innis aon sgéal dar ċualaís riaṁ i dtaoḃ na gcleas a ḃíonn aige. 23. Míniġ go cruinn is go baileaċ na seanḟocail seo:—I gcosaiḃ con ḃíonn a gcuid; is minic a ḃí cú ṁall sona; giorrḟiaḋ idir ċonairt. 24. Conus d'aiṫneóċtá sionnaċ, giorrḟiaḋ, coinín, broc, doḃarcú, easóg, gráinneóg, eire ruaḋ, fiaḋ? 25. Conus a deintear cluiċe an ḃruic? 26. Míniġ na focail seo: ráiseanna ṫar trúċaiḃ; ráiseanna ṫar claḋṫaċaiḃ; luċt geall do ḋéanaṁ; luċt geall do ċur. 27. Innis cad iad na cleasa a ḃíonn ages na daoiniḃ seo:—fear na méaracán; fear na dtrí gcártaí; fear na lúibe. 28. Cad é an congnaṁ a ṫugaid a luċt caḃra dos na fearaiḃ sin? 29. Taḃair cúntas ar aon ráiseanna a ċonnaicís riaṁ. 30. Caṫain ṫosnuiġeann an ḟoḃailéaraċt agus caṫain a ḃíonn deire léi mar spórt? 31. Cad 'na ṫaoḃ go mbíonn deire leis an spórt san agus leis an ḃfiaḋaċ ag an am gcéadna? 32. Áiriṁ na héanlaiṫ seilge (an géim) anso i nÉirinn. 33. Taḃair coṁartaí gaċ éin díoḃ. 34. Taḃair cúntas ar aon lá do ċaiṫis ag foḃailéaraċt. 35. Cá ḃfaġfá an ċearc feaḋa, an coileaċ fraoiġ, an creaḃar coille, an naosgaċ, an laċa ḟiain, an gé fiain? 36. Ciaca caiṫeaṁ aimsire is fearr leat? 37. Taḃair cúntas ar aon ċluiċe iománuiḋeaċta, nó peile nó camóguiḋeaċta dár imris riaṁ. 38. Taḃair cúntas ar ċluiċe na liaṫróide láiṁe. 39. Caṫain a ḋ'imriġtear tennis? 40. Cad é an sórt cluiċe golf? Cad is dóiċ leat do "cluiċe na bpoll" mar ainm air? 41. Míniġ go cruinn is go baileaċ na seanḟocail seo:—is mairg a ḃíonn ṫíos ag an gcéad ḃearnain; is maiṫ an t-iománuiḋe an té ḃíonn ar an gclaiḋ; is olc an cú naċ fiú fead do leigean uirṫi.

## CLUIĊE CÁRTAÍ.

"Mara ndeiniḋ sé lá prátaí ḃaint," adeir an sean-ḟocal, "déanfaiḋ sé lá cártaí d'imirt." Agus níl aon dabt ná gur breáġ an caiṫeaṁ aimsire agus gur maiṫ an sult cluiċe maiṫ cártaí, go mór mór, oiḋċe geiṁriḋ, nuair a ḃíonn cuideaċta meiḋreaċ i dtiġ timpal an ḃúird.

Ḋá ċárta caogad (ḋá ċárta déag is daċad) a ḃíonn i bpaca cártaí. Ċeiṫre ċulaiṫ 'san ṗaca .i. Airt,

Muileat, Triuf, agus Spaoraid. Tá an Muileat is an Airt dearg agus an Triuf agus an Spaoraid duḃ. Trí cártaí déag ins gaċ culaiṫ .i. an Rí, an Ḃainríoġain, an Cuireata, an Deiċ, an Naoi, an t-Oċt, an Seaċt, an Sé, an Ċúig, an Ċeaṫair, an Dó agus an t-Aon. Cúig is daċad, aon déag ar ḟiċid, cúig ḟiċead is iad sin na cluiċí is minicí imirṫear aċ níl aon ḃliain ná tagann cluiċe nuaḋ i ḃfaisiún, mar atá, Near, Sóló Droċad, Pantún, Cúncan, ⁊rl.

Ins na trí cluiċiḃ tosaiġ, 45, 31, agus 25, díoltar (roinntear) cúig cárta an duine amaċ do'n luċt imearṫa taréis iad do ṡuaṫaḋ agus taréis duine de'n luċt imearṫa ḃaint díoḃ, 'se sin, roinnt des na cártaiḃ do ḃaint díoḃ. Ansan nuair a ḃíonn a ċúig cártaí ag gaċ duine, iompuiġeann an díoltóir an cárta uaċtair agus bíonn culaiṫ an ċárta a ḋ'iompuiġṫear 'na ṁáḋ, 'sé sin, is í culaiṫ an ċárta san is fearr san imirt sin.

Sidiad na cártaí is fearr ḋ'ḟéadfaḋ a ḃeiṫ ag duine agus é ag imirt cluiċe des na cluiċiḃ sin: an cinnáḋ (an máḋ mór), 'sé sin, an cúig de'n ċulaiṫ a ḋ'iompuiġṫear—sin é an máḋ is fearr; ansan an cuireata; an t-aon a hairt (bíonn an luaċ san ag an aon a hAirt i gcoṁnuiḋe); an t-aon a máḋ 'na ḋiaiḋ sin; ansan an rí, an ḃainríoġain; agus ma's cárta duḃ (triuf nó spaoraid) an máḋ bíonn na cártaí ísle níos fearr ná na cártaí árda; aċ, má's cárta dearg (Airt nó muileat) is máḋ, is fearr na cártaí árda ná na cártaí ísle.

I naon imirt timpal des na cluiċiḃ seo, 45, 31, nó 25, tugtar cúig ar gaċ imirt do ḃuaḋaċtaint, agus mar sin tugtar cúig mar ainm ar gaċ imirt timpal. Aċ i ndeire an ċluiċe, tugtar cúig nó sé sa ḃreis (45 nó 31) don té go raiḃ an máḋ dob' ḟearr san ċluiċe aige.

I dtosaċ an ċluiċe is é an fear ar ċlí an díoltóra is túisge imreann, agus mar sin don ċuid eile. Agus ansan 'na ḋiaiḋ sin is é an fear a ḃuaḋann an cúig a leagann an ċéad ċárta. An té ḃuaḋann an cluiċe (nó na páirtnéirí a ḃuaḋann é) i naon imirt deirtear go ndeinid an cluiċe do ġoin. Imirṫear an cluiċe ar aon airgead is maiṫ leis an luċt imearṫa.

An té go mbíonn an t-aon a máḋ 'na ġlaic aige, is féidir dó aon ċárta (an cárta is measa dá ḃfuil aige,

dar ndóiġ) dá ḋeir ċártaí féin do ċur uaiḋ ar leaṫtaoiḃ ar an gcárta (ar an máḋ) ar ḃárr na gcártaí a ḋ'fanann tar éis iad do roinnt amaċ, mar is fearr máḋ dá ísle céim ná aon ċárta eile (aċ amáin an t-aon a hAirt) dá airde céim.

Is féidir d'aon uimir daoine na cluiċí sin d'imirt, gaċ duine ar a son féin, nó gaċ beirt aca ar láṁaiḃ a ċéile. Bíonn cluiċe maiṫ ann nuair a ḃíonn trí beirt ag imirt i gcoinniḃ a ċéile. Aċ bíonn ana imirt agus ana ċlisteaḋ nuair a bíonn sé 'na ċluiċe ċeiṫre mbeirt, agus níl aon treó aċ a mbíonn de ḃualaḋ nuair is cluiċe trí dtriúr é. Páirtnéirí a tugtar ar na daoiniḃ a ḃíonn ag imirt ar láṁaiḃ a ċéile mar sin.

## CAINTEANNA A ḂAINEANN LE 45 AGUS 31 AGUS 25 D'IMIRT

1. Ceaṫrar dearg ar dearnain culaiṫ gan áird gan raṫ.
2. Cuireata muileat agus bainríoġain Spaorait
   Ċuir Seán agus Muiris sé ṁála na déirce.
3. Muileat i gcóir an ċruaḋtain agus is cruaiḋ don Triuf.
4. Aon a triuf glaoḋaim ort.
5. Aon a hAirt an t-aon beag ceart.
6. Aon a hAirt an fear meiḋreaċ ceart.
7. Aon a hAirt rí breáġ na gcártaí.
8. Aon a hAirt ag tart fé'n gcinnáḋ.
9. Airt ar ḃeart is na cuanta ó ḋeas.
10. Muileat an máḋ is maiṫ an dráṫ an Spaorait. (Dráṫ -cárta ná fuil 'na ṁáḋ.)
11. Daċad a ḃí an t-asal nuair a cailleaḋ é. (Adeir-tear an focal san nuair a bíonn duine go hárd 'sa ċluiċe agus súil aige leis an gcluiċe do ḃuaḋ-aċtaint.)
12. Ceaṫrar dearg ar dtúis agus gan rí ná raṫ ar san siar.
13. Cuireata gan ġárda is árd a sgreadann sé.
14. Bíonn gaċ éinne ag teiṫe ó'n Muileat.
15. Beir an ċéad ċúig agus tabair an cinnáḋ.
16. Is mairg a ṫabarfaḋ an cuireata is an cinnáḋ ar ċeann.

17. Aon a Muileat—an fear do leag an ċruaċ ṁóna ar árd Fearta.
18. Níl máḋ ná dráṫ (maiṫ) agam.
19. Na máiḋte is na Dráiṫte.
20. Tá iarlus ann, cosaim í. (Nuair a bíonn ċeiṫre cártaí maiṫe age duine agus cárta suaraċ gan ṁaiṫ ar biṫ ann, aṫċuingeann sé ar a ṗáirtnéir a ḋíċeall do ḋéanaṁ ċun na cúige deiriḋ do ḃaint amaċ.)
21. Deaġ-imirt is gan ċeileabar i máḋ ná i ndráṫ. (Ceileabar nó ceilt is eaḋ gan cárta de ḋaṫ an ċéad ċárta do leagaḋ 'na ḋiaiḋ nuair a bíonn sé agat ad ġlaic.)
22. Ná ceil is ná coinniġ Muileat. ('Sé sin, gan Muileat do ċeilt nó do ċeileabar aċ é leagaḋ i ndiaiḋ an ṁuilit do leagfí i dtosaċ; agus má's aṁlaiḋ is agat-sa beaḋ an leagaḋ tosaiġ, an Muileat do ċaiteaṁ uait.)
23. 'Sí mallaċt an ċearrbaiġ an Muileat do ċoṫú. (Cearrbaċ is eaḋ duine a bíonn tugṫa do ċártaiḃ d'imirt.)
24. Spaorait ó Loċ Éirne nó cárta maiṫ Airt.
25. Tá gob dear ar do ċirc. (Adeirtear an focal san nuair a bíonn cártaí maiṫe 'na ġlaic age duine.)
26. Fáinne óir ort. (Adeirtear le duine a ḋ'iompuiġeann aon).
27. Díol as. (Ní foláir do ḋuine a ḋ'iompuiġeann aon cárta eile a ċur uaiḋ ar leaṫtaoiḃ i nionad an aoin sar ar féidir dó é ṫógaint.)
28. Muileat an máḋ is maiṫ an dráṫ an Triuf.
29. Ná lí faidbeartaċ (.i. mall 'san imirt), imir amaċ iad.
30. Imir arís, a ġiolla ḃí dána.
31. Ċeilis-se, croċ do láṁ. (An té ċeileann, 'sé sin ná himreann an máḋ nó an dráṫ a leagaḋ ar dtúis, ní foláir dó a ċártaí do ċur uaiḋ ar fad.)
32. Ḋeinear rian. Do rianas é. Tá sé rianta agam. Tá sé 'na rian agam.
(Is ionann rian do ḋéanaṁ agus cluiċe do ġoin).
33. Ná leig cúig a láṁḋéanta leis. (Adeirtear an

focal san mar is ag fear na gcártaí do ḋíol a bíonn an cárta deiriḋ d'imirt an céad ḃabta.)

34. Cait cuireataí. (An ḃeirt nó an triúr is túirse ġeiḃeann cuireataí nuair a ċaiṫtear iad, is iad bíonn na bpáirtnéirí.)

35. Cárta cúil.

36. Clear an ṁáḋa ná feictear aċ noċtaḋ sé a láṁ.

37. An tríṁaḋ cluiċe cluiċe an ċearrḃaiġ.

38. Cearrḃaċ—duine a ḃíonn ag imirt ċártaí go minic.

39. Cearrḃaċ óg—duine ná fuil puinn eólais ar imirt ċártaí.

40. Cúl-ċearrḃaċ—duine a ċuireann geall ar imirt na gcártaí aċ ná himreann i naon ċor.

41. An cínnáḋ—an cúig de'n ċulaiṫ atá 'na ṁáḋ.

42. An máḋ cinn nó an máḋ mór—an máḋ is fearr 'san imirt nuair ná bíonn an cínnáḋ ag éinne.

## seanḟocail.

1. Súil le breiṫ a ċailleann an cearrḃaċ.
2. Mara ndeiniḋ sé lá prátaí baint déanfaiḋ sé lá cártaí d'imirt.
3. Nuair is cruaiḋ do'n ċaillig caiṫeann sí rit.
4. Caiṫfiḋ duine géille dá ḃacuiġeaċt.
5. Tá gaċ duine go láġaċ go dtéiġeann bó 'na ġarraiḋe.
6. Slat dá ṫoṁas féin.
7. Ná haltuiġ do ḃiaḋ go mbeiḋ sé ad ṁála.
8. Ceart dam ceart duit.
9. Is geall le hainċeart lomċeart.
10. Imtiġeann rit focail ar ṡagart na parróiste.
11. Ní ṫéiġeann roġa ó'n réiḋteaċ.
12. Níl ann aċ an dá ṁar a ċéile.
13. Déanfad spúnóg nó millfiḋ mé adarc.
14. Pé olc maiṫ an ealaḋa is taiṫiġe a ḋeineann máiġis-treaċt.
15. Ní don abras an céad ṡnáṫ.
16. An luiḃ ná faġtar is í ḟóireann.
17. Is mairg a ḃíonn tíos ag an gcéad ḃearnain.
18. Ní ḃíonn tréan buan.
19. Taréis tuigtear (ċítear) gaċ beart.
20. Is é an sop i ninead na sguaibe é.

21. Tuigeann gaċ éinne a ḃalḃán féin.
22. Tá cead cainte ag fear caillte na himearṫa riaṁ.
23. Is fearr mac le himirt ná mac le hól.

## CEISTEANNA.

1. Nuair is muileat an máḋ cad iad na cártaí is fearr d'ḟéadfaḋ a ḃeiṫ agat agus tú ag imirt cluiċe cártaí (45). 2. Míniġ na focail seo go cruinn agus go baileaċ: cearrḃaċ; guin; ceil; cínnáḋ, máḋ; dráṫ; cárta cúil; cúil-ċearrḃaċ. 3. Caṫain adeirtear na focail seo: Fáinne óir ort; tá gob dear ar do ċirc; is mairg a ṫaḃarfaḋ an cuireata is an cínnáḋ ar ċeann; aon a hAirt ag tart fé'n gcínnáḋ; tá iarlus orm cosain í; daċad a ḃí an t-asal nuair a cailleaḋ é. 4. Míniġ gaċ seanḟocal díoḃ sán ṫuas ċoṁ fada is ḃainfidis le cártaí d'imirt.

# OIDEAĊAS I nÉIRINN.

Do ḃí urraim do'n ḟoġluim agus do'n léiġeann riaṁ ins gaċ treaḃċas soḃéasaḋ ar doṁan, aċ ní raiḃ aon ċineaḋ de ċineaḋaċaiḃ an tsaoġail ba ṁó grāḋ do'n léiġeann ná ba ṁó clú foġluim ná na Gaeḋil. Roiṁ ṫeaċt an Ċreidiṁ féin go hÉirinn, do ḃíoḋ sgoileanna éigse 'sa tír seo, mar a dtugtí teagasg ar ġnéiṫiḃ filiḋeaċta is ar ḟeanċus is ar ḟeallsaṁnaċt is ar ḋliġe na críċe, agus is minic do caiṫtí dá ḃliain déag ins na sgoileannaiḃ sin ag foġluim na hollaṁnaċta. B'é an file an fear ba ṁó léiġeann agus eólas an uair sin i nÉirinn agus toisg an ḃáirr foġluma san aige, do tugtí urraim agus onóir dó fé mar a tugtí do'n rí féin. Le teaċt an Ċreidiṁ, do leaṫaḋ an grāḋ do'n ḟoġluim leis an ngrāḋ do'n Ċreideaṁ, agus ba ġearr go raiḃ sgoileanna go líonmaḋúil ar fud na dúiṫċe agus árdċlú ar Éirinn ar fud na hEórpa go dtí 'sa deire gur ḃ'é ba ġnáṫ-ainm d'Éirinn—insula sanctorum et doctorum, oileán na naoṁ is na nollaṁ.

I nÁrd Maċa, Árdċaṫair na hEaglaise i nÉirinn, is eaḋ ḃí an sgoil ba ṁó, agus ṫagaḋ na sluaiġte ann ó Ṡasana is ó ṫíorṫaiḃ eile ag bailiú an eólais ó ḃeólaiḃ ár sean fé mar ḃíonn beaċa an tsaṁraiḋ ag deól na meala a bláṫaiḃ daṫáilne na ngort is na gcnoc.

Do ċuir Fionán Naoṁṫa sgoil ar bun i gCluain Eraird 'sa ḃliain 560. Do ḃí a lán mac léiġinn ansúd leis agus orṫa san do ḃí "dá aspol déag na hÉireann:" Ciarán Ċluain Mic Nóis, Ciarán Saiġir, Breandán Biorra, Breandán Ċluain Fearta, Móibí, Colum Tír dá Ġlas agus Colum Cille, Ruaḋán Loṫra, Seanán Inse Caṫaiġ, Ninne Loċa hÉirne, Lasairian agus Cainneaċ Ċill Ċainniġ.

Do ḃí sgoil ṁór eile i mBeannċair cois Loċa Laoiġ, agus is ann do fuair Colum Cille agus Columban, a ḋein an Creideaṁ do ċraoḃsgaoileaḋ ar ṁóirṫír na hEórpa, a dtabairt suas, agus Gall agus Dúngal a ċuir iolsgoil Ṗáiḃia ar bun.

Ciarán Naomṫa a ċuir an sgoil i gCluain Ṁic Nóis ar bun tímpal na bliana 544. Ṫáinig na sluaiġte mac léiġinn ann ó ċéin is ó ċómgar, agus is mó fear foġlumṫa fuair teagasg agus oideaċas ann, mar atá, Alcuin, an té dob eagnaiḋe i dtír na Fraince, Tiġearnaċ do sgríoḃ na hAnnála, ó Maoileóin a sgríoḃ Chronicon Scotorum. Agus is ann do sgríoḃaḋ Annála Ċluain Ṁic Nóis agus an Rí-leaḃar úd, leaḃar na hUiḋre.

Do ḃí sgoileanna eile ba ṁór clú i Lios Mór, i Ros Aiṫlire, i nInis Faiṫleann, i nInis Caltra, i nGleann dá Loċ, i gCluain Eiḋneaċ agus i gCorcaiġ ṁóir Ṁuṁan.

Ní clóḃuailtí leaḃair i naon ċor an uair sin agus mar sin do ċaiṫeaḋ na hoidí agus na mic léiġinn a lán dá naimsir ins na sgoileannaiḃ ag déanaṁ macsaṁla des na seanleaḃraiḃ Laidne is Gréigise agus go mór mór den Bíobla des na Salmaiḃ is des na Soisgéalaiḃ is des na hEpistiliḃ. Do ṫárla, uair dár ṫug Colm Cille cuaird ar Droma Finn ċun Finnéin, gur iarr sé iasaċt leaḃair agus do fuair. D'ḟanaḋ sé i ndiaiḋ ċáiċ taréis na dtráṫ agus na naifreann 'sa teampall agus do ḃíoḋ sé ag sgríoḃaḋ an leaḃair ann a gan ḟios d'Ḟinnéan. Agus nuair a ṫagaḋ an oiḋċe ċuige is iad ba ċoinnle ḋó ag déanaṁ na sgríḃneóireaċta san ná cúig méireanna a láṁa deise do lasaḋ aṁail cúig lóċrainn lasaṁna, ionnus go gcuirdís deallraḋ agus solas fá'n teampall uile. An oiḋċe deiriḋ dá raiḃ Colum Cille ag sgríoḃaḋ deiriḋ an leaḃair sin, do ċuir Finnéan duine dá ṁuinntir ċuige d'iarraiḋ an leaḃair, agus ar ndul go dorus an teampaill 'na raiḃ Colum Cille ḋó, dob iongantaċ leis méid na soillse do ċonnaic sé istiġ, agus do ġaḃ eagla mór é agus d'ḟéaċ sé go faitċeaċ tré ṗoll do ḃí ar ċomlainn dorais an teampaill, agus ar ḟeisgint Ċoluim Ċille ḋó ar an inneal sin, níor leig an eagla ḋó labairt leis ná an leaḃar d'iarraiḋ air.

Do foillsiġeaḋ do Ċolum Ċille ám an t-óglaċ do ḃeiṫ ġá faire mar sin, agus do ġaḃ fearg mór é mar ġeall air, agus do laḃair sé le peata cuirre do ḃí aige, agus isé adubairt sé léi: "Is cead liomsa, má's cead le Dia," ar seisean, "tusa do ḃaint a ṡúl as an óglaċ úd do ṫáinig dom ḟéaċaint gan ḟios dam féin." D'éiriġ an ċorr láiṫreaċ le briaṫar Ċoluim Ċille agus ṫug

buille dá gob tré ṗoll na coṁlann i súil an óglaiġ gur ḃain a súil as a ċeann agus gur ḟág ar a ġruaiḋ amuiġ í. D'imṫiġ an t-óglaċ leis sin mar a raiḃ Ḟinnéan agus d'innis an ní sin, agus do ḃeannuiġ agus do ċoisriġ sé sin an tsúil, agus do ċuir 'na hinead féin arís í, gan díoġḃáil gan uireasba do ḃeiṫ uirṫi aṁail do ḃí roiṁe. Agus nuair do ċualaiḋ Ḟinnéan a leaḃar do sgríoḃaḋ gan cead dó féin, do ċuaiḋ sé d'agra Ċoluim Ċille ann, agus aduḃairt nár ċóir a leaḃar do sgríoḃaḋ gan ċead dó.

Do cuireaḋ an sgéal fé ḃrágaid an ríoġ 'na ḋiaiḋ sin.

"Do sgríoḃ Colum Cille mo leaḃar gan ḟios dam féin," arsa Ḟinnéan, "agus adeirim gur liom féin mac mo leaḃair."

"Adeirimse," ar Colum Cille, "naċ misde leaḃar Ḟinnéin ar sgríoḃas-sa as, agus naċ cóir na neiṫe diaḋa a ḃí 'sa leaḃar úd do ṁúċaḋ ná do ḃacaḋ díomsa ná te ḋuine eile a sgríoḃfaḋ ná a léiġfeaḋ ná a sgaipfeaḋ é fá na cineaḋaċaiḃ; agus fós adeirim, má ḃí tairḃe ḋómsa ina sgríoḃaḋ agus gurab áil liom a ċur i dtairḃe dona poblaċaiḃ, agus gan díoġḃáil Ḟinnéin ná a leaḃair do ṫeaċt as, gur ceaduiġṫe dam a sgríoḃaḋ."

Is annsin rug an rí Diarmuid an ḃreiṫ oirḋeirc:

"Le gaċ buin a laoġ agus le gaċ leaḃar a leaḃrán," agus ar seisean, "dá réir sin, is le Ḟinnéan an leaḃar do sgríoḃ tusa, a Ċuilm Ċille."

Aċ níor ṫaiṫn an ḃreiṫ le Colum Cille agus ina ḋiaiḋ sin, do ċuir sé cogaḋ ar an rí—flaiṫ uasal de Ċinéal Ċonaill ab eaḋ Colum Cille—agus do marḃaḋ an oireaḋ san d'ḟearaiḃ Éireann ann gur cuireaḋ de ḃreiṫ aiṫriġe ar Ċolum Ċille dul i nAlbain agus gan féaċaint go bráṫ arís ar ṫalaṁ na hÉireann.

D'ainḋeóin a raiḃ de sgoileannaiḃ ag an gcléir an uair sin i nÉirinn, ní foláir nó ḃí sgoileanna na ḃfilí ar siuḃal agus oireaḋ mac léiġinn ag dul ċuċa agus do ḃíoḋ ages na sgoileannaiḃ móra, mar le linn Ċoluim Ċille ḃeiṫ i nAlban do ḃí oireaḋ san filí i nÉirinn agus ḃí sé ċoṁ deacair san a riar gur ċuir Aoḋ mac Ainmireaċ roiṁe iad do ḋíbirt as an ríoġaċt. Do ċoiṁmóraḋ Mórḋáil Droma Ceat ċun an sgéil do ṁeas agus do ḃreiṫniú

agus nuair d'airiġ Colum Cille é ṫáinig sé anall ó Albain ar pléiḋe ċúrse na bḟilí agus ar a ċoṁairle do socaruiġeaḋ fearann coitċeann do ḃeiṫ ag na hollaṁnaiḃ 'na mbeaḋ múineaḋ na healaḋan i naisge age fearaiḃ Éireann, gaċ aon do ṫograḋ ḃeiṫ foglumta ins na healaḋnaiḃ ḃíoḋ ar gnaṫaṁ i nÉirinn an uair sin.

Seaċas na sgoileanna léiġinn sin, do ḃíoḋ ins an tseanaimsir leis sgoileanna féinniḋe mar a ḃfaġaḋ clann na nuasal teagasg ar gaċ ní do ḃaineaḋ le gaisge na haimsire sin. I dteannta an ġnáṫeólais, do múintí cluiċí agus cleasa lúiṫ is gaisgiḋeaċta dóiḃ, mar atá, iománuiḋeaċt, snáṁ, riṫ, léimt, marcuiġeaċt ar eaċaiḃ, is beartú airm faoiḃir i dtreó go mbíoḋ neart is fuinn-eaṁ 'na ngéagaiḃ is go mbeidís infeaḋma ionairm nuair a ḃeaḋ gáḋ leó ċun cirt a ndúiṫe do ċosaint ar an-ḟorlann is ar ionnsuiḋe naṁad. Sgoil mar sin do b'eaḋ an sgoil úd i nEaṁain Ṁaċa, ní foláir. Céad go leiṫ maccaoṁ a ḃíoḋ de ġnáṫ ann agus Éire go léir lán de ċlú na sgoile mar ġeall ar an saoġal aoiḃinn a ḃíoḋ ages na macaiḃ óga ag foglum gníoṁarta gaile is gaisge. Níor ḃ'aon iongna, mar sin, nár ḟan Cuċulainn le coiṁdeaċt laoċra Ulaḋ dá ṫionnlacan ann aċ gur imṫiġ sé a gan fios dá ṁáṫair ċun páirt do ḃeiṫ aige i gcluiċíḃ maccaoṁ uaisle Ulaḋ.

Agus 'na ḋiaiḋ sin le linn an Ċreidiṁ, do cuirtí clann ṁac agus clann inġean na nuasal dá noiliúint ċun tiġe oide nó banoide éigin ba ṁór clú i gcúrsaiḃ oideaċais, fé mar a curtar macra agus inġeanra an lae indiu i ḃfad ó ḃaile ċun na meaḋonsgol gcoiṁnuiḋte. Do tugtaí teagasg dóiḃ ansúd, ní haṁáin ar litriḋeaċt a ndúiṫe féin agus na Róṁa agus na Gréige aċ ar gaċ ní d'oirfeaḋ dóiḃ ḃeiṫ ar eólas aca 'na ḋiaiḋ sin, nuair a ḃeidís ós cionn a bpobail féin 'sa ḃaile. Agus do ġeiḃeaḋ na hinġeanra oideas ar gaċ ní ḃain le gnótaiḃ ban, mar atá: fuaġáil, gearraḋ éadaiġ agus gréasaḋ éadaiġ is obair ṡnáṫaide i gcoitċinne agus baintíġeas.

Do lean na sgoileanna san ċoṁ fada agus do lean sean-nós an daltaċais i nÉirinn, 'sé sin, an ḟaid do ṁair coṁaċt sean-uaisle na hÉireann.

Do ḃí sgoileanna na héigse ann go dtí lár na seaċt-

ṁaḋ haoise déag go dtí gur cuireaḋ deire leó ar fad le daorsmaċt Gall. Do ṫosnuiġeaḋ seisreón na sgoile um Ḟéile Ṁíċíl agus do ṫagaḋ mic léiġinn ar gaċ áit ċun na sgoileanna a ḃíoḋ sé stiúraḋ file éigin ba ṁór cáil de ċlainn Dálaiġ nó de ċlainn Uiginn nó de ċlainn éigin eile ba ṁór le ráḋ i gcúrsaiḃ léiġinn.

Tiġ fada dín tuiġe ar imeall gleanna nó ag bun cnuic, mar a mbeaḋ teas ó'n ngréin agus fuiṫin ó'n ngaoiṫ, do b'eaḋ an sgoil, agus gan aċ fiorbeagán fuinneóg ann. Do réir mar ṫagaḋ na mic léiġinn, do tugtí seómra fé leiṫ do gaċ duine aca, seómra beag cluṫṁar gan aon ḟuinneóg ann agus gan de ṫrosgán ann aċ leabaiḋ agus caṫaoir agus bior sáiḋte 'sa ḃfalla ċun a ċuid éadaiġ do ċroċaḋ ḋe.

Nuair do ḃíoḋ na mic léiġinn go léir bailiġṫe, do cruinniġtí iad i ḃfoċair a ċéile i seómra mór agus do deintí iad do ċeistiú féaċaint cad é an t-eólas a ḃí ag gaċ duine aca ċun go gcuirfí é isteaċ 'sa ḃuiḋin dob ḟearr a ḋ'oirfeaḋ dó ar ball. Éinne ná bíoḋ eólas maiṫ ar an nGaeḋilg do sgríoḃaḋ agus do léiġeaḋ aige, do cuirtí aḃaile arís é, mar nár ṁór iad do ḃeiṫ oilte go maiṫ ar an nGaeḋilg sar a dtosnuiġidís ar an gcúrsa filiḋeaċta. Ansan do laḃraḋ an t-ollaṁ leó agus do ċuireaḋ sé gaċ duine aca isteaċ 'sa ḃuiḋin dob ḟearr a ḋ'oirfeaḋ dó agus do ḃíoḋ oide fé leiṫ i gcóir gaċ buiḋne ḋíoḃ.

Do ġeiḃidís ceaċt gaċ aon lá ar ġné éigin filiḋeaċta—iolġnéiṫe an Dána Ḋíriġ—agus ansan do laḃraḋ an t-oide le na ḃuiḋin ar aḋḃar éigin ċun go gceapfaidís dán air. Annsan do ṫéiġeaḋ gaċ duine aca ċun a ṡeómra féin agus gan aon ré ṡolais aige ann, agus d'ḟanaidís ansúd 'na luiġe ar a leabṫaċaiḃ ag déanaṁ a maċtnaiṁ, ag cumaḋ na rann do réir riaċtanas na gnéiṫe filiḋeaċta a duḃraḋ leó. Is é cúis go ndeintí an socarú san ná ċun ná beaḋ aon ní ag teaċt idir iad agus aḋḃar a maċtnaiṁ agus ċun ná raġaḋ a smaointe ar fán uaṫa, agus ċun gur ḃ'ḟearrde a ċuirfidís a smaointe de ṁeaḃair. Annsan nuair a ḃeaḋ aimsir áiriṫe caiṫte aca ar an gcuma san, do tugtí coinnle timpal ċun na seómraí ċun na mac léiġinn agus roinnt páipéir agus cóir sgríoḃṫa ċun go sgríoḃfaidís

síos ar an bpáipéar an dán a ḃíoḋ cúmṫa aca i nuaigneas a seómraí i riṫ an lae. Nuair a ḃíoḋ an méid sin déanta aca do ṫéiġidís ṫar nais ċun a mbuiḋeanta agus do ṫaisbeáinidís a niarraċtaí dá noidiḃ agus do ċeartuiġeaḋ na hoidí na ceaċta. Sin mar do caiṫtí an aimsir ins na sgoileannaiḃ sin ag foġluim gaċ aon ní i dtaoḃ na filiḋeaċta féin, agus gaċ aon eólais eile nár ṁór d'ḟiliḃ a ḃeiṫ aca, mar atá: seanċus na hÉireann go hiomlán agus seanċus a ndúiṫi féin sé leiṫ ba ḋual dóiḃ.

Aċ, mar sin féin, ní ḃíoḋ na mic léiġinn ag obair i gcómnuiḋe. Dála aon sgoile eile, do ḃíoḋ lá saoire gaċ aon tseaċtṁain aca, seaċas na Doṁantaíġe agus laeṫe saoire na hEaglaise. Do ḃuailidís amaċ fé'n dtuaiṫ na laeṫe sin agus do ṫéiġidís ar cuaird ċun tiġṫe na nuasal 'sa ċoṁursanaċt mar a mbíoḋ céad míle fáilte rómpa.

Do ċuireaḋ muinntir na coṁursanaċta lón bíḋ agus díġe ċun árdollaṁan na sgoile dá gcoṫú, agus 'na ṫeannta san, do ṫugaḋ gaċ mac léiġinn aḋḃar maiṫ bíḋ leis nuair a ṫagaḋ sé ar sgoil, d'éagmuis a dtugaidís de ṫuarastal dos na hollaṁnaiḃ ar a dteagasg, i dtreó go mbíoḋ cuid des na hollaṁnaiḃ saiḋḃir go maiṫ.

Ó lár an Ḟoġṁair go dtí lá 'le Muire 'san Earraċ a ḃíoḋ na sgoileanna san ar siuḃal. D'imṫiġeaḋ na mic léiġinn aḃaile dóiḃ féin lá 'le Muire agus ní ḟillidís arís go ceann leaṫḃliana, mar do ceaptí nár ḃ'ḟearrde a sláinte iad do ḃeiṫ istiġ ins na tiġṫiḃ beaga san le linn teasa an tsaṁraiḋ, go mór mór, nuair ná bíoḋ aon ḟuinneóga ins na seómraiḃ ager na macaiḃ léiġinn.

Ba ḋeacair dos na Gaeḋealaiḃ aon oideaċas fóġanta d'ḟáġail le linn droċ-ṡaoġail na seaċtṁaḋ haoise déag agus na hoċtṁaḋ haoise déag leis an gcruaḋtan agus leis an ngéirleanṁain d'ḟuilingidís ins na laeṫiḃ sin. Aċ d'aiṁḋeóin gaċ deacaraċta, do ḃí an dúil 'sa léiġeann ċoṁ mór san aca gur ċuma leó a ḃfuilingidís de ḋuaḋ na foġluma aċ an ḟoġluim a ḃeiṫ aca 'sa deire. Le linn na haoise sin do ḃí oideaċas na mban ag déanaṁ buarṫa dá lán, má's féidir breiṫeaṁnas a ṫaḃairt ar an sgéal ó'n leaḃar úd "Pairliament na mBan," aċ

is léir ós na filiḃ nár tugaḋ aon ḟaillíġe i múineaḋ obair ṡnáṫaiḋe ḋóiḃ. Féaċ mar laḃrann Eóġan Ruaḋ ar ḋeaslaṁaiġe mná ina leiṫéid sin d'obair:—

A ḃánċroḃ aolda leabair
Is sáṁ do ríoṁaḋ ar ḃrataiḃ
Cáis is miolta gearra
Bánta 'gus éisg,
Cásnaḋ is coiṁeasgar seaḃac,
Gáir na gclaiḋeaṁ dá ngreadaḋ,
Bláṫ na gcraoḃ is ealta
I mbárr ċluṫṁar géag.

Trí ṡaġas sgoileanna atá i nÉirinn indiu, mar atá: an ḃunsgoil, an ṁeaḋonsgoil, agus an ollsgoil.

Ins an ḃunsgoil, tugtar oiliúint ṫosaiġ, léiġeaḋ agus sgríoḃaḋ, uiṁríġeaċt, beagán eólais ar ċéimseatain agus Algébar, ar Ṫír-eólas is ar ṫeangṫaċaiḃ iasaċta. Téiġeann an leanḃ ar sgoil i naois a ċeaṫair nó a ċúig de ḃlianaiḃ agus fanann sé nó sí ar sgoil go dtí a ceaṫramaḋ bliain d'aois nó mar sin. Tugtar eólas ar Ṫeagasg Ċríostaiġe ins na sgoileannaiḃ sin do réir mar oireann dos na leanḃaiḃ ar sgoil. Bíonn sgoileanna fé leiṫ dos na garsúnaiḃ agus dos na gearrċailíḃ; aċ i náiteannaiḃ, mar a mbíonn an pobal go sgáinte agus go fánaċ, bíonn na garsúin is na gearrċailí ar aon sgoil. Bíonn na sgoileanna san ag obair gaċ aon lá de'n tseaċtṁain aċ amáin dé Saṫairn agus dé Doṁnaiġ, agus na laeṫe saoire i riṫ na bliana. Bíonn laeṫe sguir aca trí huaire 'sa ḃliain, um Nodlaig, um Ċáisg agus i lár an tsaṁraiḋ.

Ins an Ṁeaḋonsgoil, mar is iontuigṫe ó'n ainm, tugtar oideaċas agus oiliúint idir an ḃunsgoil agus an ollsgoil. Múintear gaċ aon ḃrainnse eólais agus oideaċais beag naċ ins na sgoileannaiḃ sin. Múintear ionnta teangṫaċa iasaċta, mar ata: an Béarla, an Ḟrainncis, an Ġearmáinis, an Iodáilís, an Spáinnis; múintear an Laidean agus an Ġréigis leis ionnta, mar téiġeann a lán sgoláirí ós na sgoileannaiḃ meaḋonaċa ċun na hIolsgoile 'na ḋiaiḋ sin agus téiġeann a lán aca leis an Eaglais. Múintear gaċ brainnse de'n

Maiteamaitica ionnta leis agus buneólas na healaḋan. Múintear ceól agus aṁránaiḋeaċt agus tarraingeóireaċt leis agus i gcuid des na sgoileannaiḃ, múintear eólas ar Ṡaoṫrú na Talṁan agus ar Ċúrsaiḃ Gnóṫa agus Tráċtála. Bíonn cuid des na sgoileannaiḃ sin agus sgoileanna lae is eaḋ iad, 'sé sin, téiġeann na sgoláirí abaile gaċ aon tráṫnóna tar éis obair na sgoile do ḃeiṫ ar leaṫtaoiḃ, agus sgoileanna eile díoḃ agus fanaid na sgoláirí 'na gcoṁnuiḋe ionnta ar feaḋ ráiṫe agus ansan téiġid abaile ar a laeṫiḃ sguir um Nodlaig agus um Ċáisg. Bíonn saoire fada aca sa saṁraḋ. Tos-nuiġeann obair na meaḋonsgol dé gnáṫ um Meaḋon Foġṁair agus bíd ar siuḃal go dtí an dara seaċtṁain de Ṁeiṫeaṁ. Ins na sgoileannaiḃ coṁnuiḋṫe féin, tagann cuid des na sgoláiríḃ i naġaiḋ an lae agus imṫiġid abaile um ṫráṫnóna. Fé ċúram sagart eaglaise nó sagart pobail nó bráiṫre atá furmór na meaḋonsgol i gcóir garsún agus fé ċúram ban riagalta atá furmór na meaḋonsgol i gcóir cailíní, aċ mar sin féin, atá roinnt ṁaiṫ díoḃ fé ċúram tuaṫta idir fearaiḃ agus ṁnáiḃ.

Is í an ollsgoil an sgoil is aoirde 'sa tír. Is innte ġeiḃeann aos léiġinn eólas ar na gairmiḃ uaisle, mar atá: an leiġeas, an innealtóireaċt, an ealaḋa, múineaḋ agus teagasg i sgoileannaiḃ. Trí ollsgoil atá i nÉirinn, an ollsgoil Náisiúnta, ollsgoil na Tríonóide i nÁṫ Cliaṫ agus ollsgoil na Bainríoġna i mBéal Feirsde.

Tá trí ċraoḃ ag an ollsgoil Náisiúnta, craoḃ i nÁṫ Cliaṫ, craoḃ i gCorcaiġ, agus craoḃ eile i nGaillim, agus foċraoḃ i gColáiste Pádraig do ṁaiccléireaċaiḃ i Muiġ Nuaḋat. Ollsgoil lae is eaḋ an ollsgoil Náisiúnta, 'sé sin, ní ḃíonn na mic léiġinn 'na gcoṁnuiḋe laistiġ di, cé go ḃfuil tiġṫe aoiḋeaḋ 'na gcoṁnuiḋeann roinnt des na macaiḃ léiġinn ag bainnt le gaċ craoḃ di.

Ní mór do gaċ mac léiġinn oiread áiriṫe eólais do ḃeiṫ aige sar a leigtear isteaċ 'na ṁac léiġinn i naon ollsgoil díoḃ sin. Ní mór dó sgrúdú ar a dtugtar matricúlárion do ċur de sar a leigtear isteaċ é.

Tá sgoileanna eile seaċas na sgoileanna san 'sa tír, sgoileanna fé leiṫ do ċlainn na nuasal agus do luċt

gnóṫa agus tráċtála, agus sgoileanna a ṁúineann ceárda agus bárr deaslámaiġe i gceárdaiḃ áiriṫe. Ḃíonn na sgoileanna san an ceárd-oideaċais ar siuḃal de ġnáṫ ist oiḋċe i dtreó go mbíonn sé d'uain ag luċt oibre dul ċúċa taréis obair a ngnáṫlae do ċur ḋíoḃ.

## AOIḂINN BEAṪA AN SGOLÁIRE.

Aoiḃinn beaṫa an sgoláire
Ḃíos ag déanaṁ léiġinn,
Is follus daoiḃ, a ḋaoine,
Gur dó is aoiḃne i nÉirinn.

Gan smaċt ríoġ ar ná rúire,
Ná tiġearna ḋá ṫreise,
Gan ċuid ċíosa ag caibidil,
Gan moċéirġe gan méirse.

Moċ-éirġe ná aoḋaireaċt
Ní taḃair uaiḋ ċoiḋċe;
Is ní mó do ḃeir ḋá aire
Fear na faire 'san oiḋċe.

Is maiṫ bíseaċ a ṡeisriġe,
Ag teaċt taoisiġ an earraiġ;
Is eaḋ is crannġail ḋ'á ṡeisriġ
Lán a ġlaice de ṗeannaiḃ.

Do ḃeir sé grear ar táiplis,
Is ar ċláirsiġ go mbinne,
Grear eile ar ċuartaiḃ,
Is ar ċumann ċaraḋ uime.

### CEISTEANNA.

1. Cad é an saġas sgoluiḋeaċta ḃíoḋ i nÉirinn roiṁ ṫeaċt Ṗádraig? 2. Cad é an t-ainm a tugaḋ ar Éirinn 'sa tseanaimsir agus cad 'na ṫaoḃ? 3. Áiriṁ roinnt des na sgoileannaiḃ a ḃí i nÉirinn 'sa tseanaimsir. 4. Cér ḃ'iad ḋá aspol déag na hÉireann? 5. Taḃair a ḃfuil d'eólas agat ar aon duine aca. 6. Ainmniġ roinnt des na seanleaḃraiḃ do sgríoḃaḋ i nÉirinn i nallód. 7. Innis sgéal Ċuilm Ċille agus an leaḃair úd a ḃí aige ḋá sgríoḃaḋ. 8. Míniġ go cruinn is go baileaċ; le gaċ

buin a laoġ. 9. Taḃair cúntas ar na filíḃ i nÉirinn fad ó. 10. Cad é an socarú a ḋein Colm Cille ċun na bfilí do ċoimeád i nÉirinn? 11. Taḃair cúntas ar na sgoileannaiḃ a ḃí ages na filíḃ ins an seaċtṁaḋ haois déag. 12. Cad iad na haḋḃair léiġinn do múintí ins na sgoileannaiḃ fad ó i nÉirinn? 13. An mó roinnt oideaċais atá i nÉirinn indiu? 14. Taḃair cúntas ar an saoġal a ḃíoḋ agat ins an sgoil náisiúnta. 15. Sgríoḃ aiste ar an saoġal a ḃíonn agat i gColáiste. 16. Cad iad na haḋḃair léiġinn a múintear ins na (*a*) sgoileannaiḃ náisiúnta; (*b*) meaḋon-sgoileannaiḃ? 17. An mó ollsgoil i nÉirinn? Taḃair cúntas ar an saġas oideaċais a ḃíonn le fáġail ionnta. Ciaca ollsgoil díoḃ ba roġa leatsa, agus cad 'na ṫaoḃ?

## Seanḟocail.

1. Gaċ dalta mar oiltear. 2. Is treise dúċas ná oiliúint.
3. Is fearr sgoil ná máiġistir, aċ i teannta a ċéile is fearr iad.
4. Riaġail do réir oideaċais. 5. Ní míḟoġlumṫa is asal coróinta.
6. Is ualaċ éadtrom an ḟoġluim aċ is aḋḃar aċrainn í go minic.
7. Nuair a ḃíonn an leaḃar agam ní ḃíonn an léiġeann agam.
8. Is fearr seaċtṁain 'sa Ḃriaraċt ná bliain ar sgoil.

# Foclóir.

Aḃlóird, uḃall-gort.
Acfuinn, ábaltaċt ar ḋíol a rud.
Aċrannaċ (coill), tiuġ, craoḃaċ.
Aḋamas, cloċ agus cumas tar-raic aice.
Aḋm, socarú aigne.
Aerḋeaċt, siuḃal fé'n aer.
Aġaiḋ fidil, folaċ ar aġaiḋ.
Aicilliġe, éadtrom, seólta.
Aicionta, ó ḋúṫċas.
Aigéan, an ḟairrge ṁór.
Áilteóir, buaċaill báire.
Aindeise, mísuaiṁneas ó ṁáċail éigin.
Aingeal coiṁdeaċta, an t-ain-geal a ḃíonn 'nár gcuideaċ-tain dár stiúraḋ.
Áise, tairḃe i nam gátair.
Aiséirġe, éirġe ó ṁarḃaiḃ.
Aitis, ainiṁ, easba, cúis náire.
Áitreaḃ, áit ċoṁnuiḋṫe.
Alltaċt, bárr iongna.
Aṁarclann, téatar.
Aṁgar, gátar, uireasba.
(ar)amus, ag feiṫeaṁ le—gan ḟios do.
Anḟorlann, tíorántaċt.
Annró, buairt, neaṁċompórd.
Aṫ, (rud do ḋéanaṁ) arís.

Báiḋiúil, báiḋ aca le ċéile.
Baraṁail, tuairim.
Barraṫuisle, baint de ḃonnaiḃ.
Bárṫan, droċṫionóirs.
Basgaḋ, gortú olc ar ḃallaiḃ duine.
Beann (croise), géag.
Beannaċ (fiaḋ), leaṫan-aḋar-caċ.
Béile, proinn.
Bíoḋgaċ, anaṫúil.
Blogam, lán béil.
Bóḃreiṫ, aimsir na mbó ṫeaċt.
Bólaċt, táinte bó.
Braṫ (tíre), inḟiúċaḋ, féacaint géar.
Breiṫ, breiṫiúntas.
Breiṫ aiṫriġe, pionós faois-dine.
Broḃ, tráiṫnín.
Broclas, áit ċoṁnuiḋṫe ḃruic.
Bruiḋiúil, ana ġnóṫaċ.
Buaḋ, tréiṫ fé leiṫ.
Búclaċ, mar ḃúcla, dualaċ.
Bunċloċ, cloċ ḃuinn, cloċ ḃunaiḋ.

Cabur, brat.
Caiḋréiseaċ, beadaiḋe, dea-cair do ṡásaṁ.
Caillíċín, caille ṫeaċt ar an súil dá dallaḋ.
Caise, sruṫ.
Cantain, ceileaḃar, ceól na néan.
Caoṁ, bog, cneasta.
Ceirt, píosa seanéadaiġ.
Cine, treaḃ, náisiún.
Cíorḋuḃ, ana ḋuḃ.
(ar) cipíníḃ, go hiṁṡníoṁaċ.
Clais, poll idir dá iomaire.
Claon, neaṁḋíreaċ, neaṁin-gearaċ.
Cleaċtaḋ, taiṫiġe.
Cleiṫe niṁe, árd uaċtair na spéire.
Clí, clé, láṁ ċlé.
Cliaṫán, taoḃ.
Cliaṫ (dul ar a ċliaṫaiḃ fir), gac beart a ḋéanaṁ d'iar-raiḋ feara.
Clúṁ, cleiṫí beaga boga na néan
Coiṁdeaċt, tionlacan, cui-deaċta.
Coiṁneasa. coṁgaraiġe.
Coinnṁeaḋ. coiṁeád.
Comaoin, maiṫ, tairḃe.

coṁar do ḋíol, rud do ċúiteaṁ le.
coṁmóraḋ, tabairt le ċéile.
conaire, bóṫar, sliġe, cosán.
conairt, coin, gaḋair ḟiaḋaiġ.
corraṫónaċ, aṫaraċ, mísuaiṁnearaċ.
cráiḃṫeaċt, deaġṁóid, naoṁṫaċt.
craṫaċ, ar crit.
créaċt, coṁarṫa gonta.
creipeascal, éirġe lae, fáinne an lae.
cró, aon ní cruinn.
cró iarainn, bior iarainn.
cruiċeóg .tiġ beaċ.
cruinn, i ḃfuirm ċearcaille.
cuaċaċ, dualaċ, búclaċ.
cuas, spás osgailte idir ċarraigíḃ.
cuiḃreann, cuideaċta.
cuigeall, an cipín ar a gcurtar an líon dá ṡníoṁ.
(ar a) ċúilín teaṁpaċ, go socair suaiṁneasaċ.
cuṁra, baluiṫ ṁilis

Daṁalta, néalta duḃa na hoiḋċe.
daṫúil, daṫ maiṫ (luisne) ins na gruaḋnaiḃ.
dealḃ, boċt.
deallraḋ (ṁ), taiṫneaṁ geal, féaċaint.
déasmar, le diasa arḃair.
deilgneaċ, déanta de ḋealgaiḃ.
deiseal, i leiṫ na láiṁe deise.
diaṁair, dorċa.
dianṁoċ, ana ṁoċ.
díombáiḋ, ceann fé.
dís, beirt.
díṫ, easba.
dlúṫ, teann cruaiḋ.
doeólais, deacair a ġaḃáil.
dogaḃála, naċ féidir a ġaḃáil.
dóiċín, rud naċ fuirirt a ḋéanaṁ, duine naċ fuirirt a ṁeallaḋ.
doineann, droċaimsir.
dreaċ (druċ), agaiḋ, deallraṁ.
droċaigne, miosgais.
duaḋ, buairt, cúram.
dúileaṁ, cruṫuiġṫeóir neiṁe agus talṁan.
dúiseaċt (seilge), iad a ċur ar a ngnáṫóig.

éadtroċta, ró-áluinn.
ealta, sgata(éan).
éasga, mear.
éigciallda, allta, gan ċiall-ḃrúidiúil.
éigse, filiḋeaċt, feallsaṁnaċt.
éillín faoiḃir, stiall leaṫair dá gcimiltear rásúr ag cur faoiḃir air.

Faḋairiġe, féaċaint roiṁe do ḋuine.
faeṫeaṁail, ciúin.
fánġleann, gleann le fánaiḋ ann.
faill (ar), caoi, uain i gan ḟios.
fairsing, fada leaṫan agus a lán sliġe ann.
faitċe, plásóg, páircín glas.
faoillí, fuíde, feaḃra.
faoiseaṁ, fuasgailt.
faolċú, mactíre.
fásaċ, áit ḟiain uaigneaċ.
fearsa, an bior ar a gcasann roṫ.
fiarlaoid, fánuiḋeaċt, seaċrán sliġe.
fioḋ, coill.
fóġanta, maiṫ, tairḃeaċ.
fógraim, órduiġim.
foiḋneaṁ, foiḋne ḋéanaṁ, ḃeiṫ foiḋneaċ.
foilgeaḋ, deineaḋ folaċ air.
fóiréigean, éigean doċraideaċ.
foirgneaṁ, tiġ.
(d') ḟonn, le fonn, ċun.
foraois, coill ḟada ḟairsing.
fordorċa, ana ḋorċú.
foruiġeaċt, inḃear, féaraċ.
foṫar, coill, foraois.
foṫliúġ. liúġ anois agus arís.
foṫragaḋ, snáṁ.
fras, cioṫ.
freastal, frioṫálaṁ, aire ṫabairt.

fríṫḃualaḋ, bualaḋ mar tic tic an ċluig.
fuarlaċ, curraċ cois loċa nó abann.
fuirse, talaṁ a ḃriseaḋ le cléiṫ.

gáiḃle, beann, pinniúir tiġe.
gáiḃteaċ, contaḃartaċ.
garrán, coill ḃeag sgáinte.
gealán, gile lonnraċ na gréine.
geall, airgead ċurtar 'na ġeall.
geaṁoiḋċe. Oiḋċe ḟada ġeiṁriḋ.
gearcaċ, éinín beag óg.
(dé) ġearaiḃ, d'ḟiaċaiḃ, d'oibliogáid.
giobalaċ, stolṫa straċṫa.
glanruiṫneaċ, geal lonnraċ.
glassaí, caḃáiste, leitís, ⁊rl.
gnúistsoillseaċ, a gnúis geal solasṁar.
goaireaċ, bréagaċ.
goilliúint, luiġe, cur air.
gorta, uireasba bíḋ.
grafaḋ, briseaḋ talṁan le grafán
grainseaċán, arḃar pórta.
greasaċt, gríosaḋ ag taḃairt misniġ.
grodṁar, mear minic.
guaire, ribe ráġin gruaige
guċ, aitis.
guist, blas salainn

imeall, imeallḃórd, bruaċ, ciuṁais.
imirċe, imṫeaċt a duṫaiġ.
imluaṫ, ró ṁear.
inḟeaḋma, feaḋmúil, tréan,
inneal, meaisín.
(ar an) inneall sin, mar sin.
iolḋaṫaċ, de gaċ aon daṫ.
iomadúil, líonṁar, flúirseaċ.
iomraṁ, ráṁuiḋeaċt.
iomroll, dearmad.
ionairm, ábalta ar armaiḃ do ḃeartú.
ionnsuiḋe, foġa, amus.
ionṗórta, réiḋ, i naois, ċun pórta.

lágaċ, cnearta, macánta.
lasaṁna, geala, ar lasaḋ.
laṫaċ, cré ḃog ḟliuċ ar ḃárr boṫair tar éis ḃáistiġe.
leasg, mall.
léirċurṫa i gcríċ, curṫa go ceart do réir a ċéile.
linnḟiaclaċ, bruaċa an loċa gearrṫa 'na gcuasaiḃ.
liúiġreaċ, cimilt teangan de rud.
lóċrann, lampa beag.
losad, clár fuinte aráin.
lútáil, snaṁaireaċt mar ḋéanfaḋ madra ag cosaiḃ duine.

Maċaire, talaṁ mín réiḋ.
mairc, méirsgre, cneaḋ, coṁarṫa.
maoiḋeaṁ, duine ḋá ṁolaḋ féin.
maoilinn, mullaċ cnuic.
maoṫ (ḟeóil), bog.
meall, aon ní suileadaċ.
meas (crainn), toraḋ mar ċnó.
measgán (ime), cnap, gobalaċ ime.
meaṫta, gan ṁaiṫ gan ṁisneaċ.
meiḋreaċ, sultṁar.
meirgeaċ, stoirmeaċ.
méirse, daoirse.
míċuiḃraċ, ṫar meóḋan, míllteaċ.
mílíṫeaċ, liaṫḃán, míḋaṫúil.
míol mongruaḋ, míol muiġe, girrḟiaḋ.
mion, beag.
moṫaolaċ, simpliḋe.
muinċe, slaḃra fé ṁuinéal.

Neaṁnion, plaiṫ iúil, fairsing.

Óglác, fear óg
oiġreata, ċoṁ fuar le lic oiḋir.
oirḋearc, soiléir le feiscint.
ollaṁnaċt, ceard an ollaṁan.

Péarlaċ, mar ṗéarlaiḃ.
peiḋre, ḋá ċeann.

pinniúir, falla árd aige binn tiġe.
pluid, laṫaċ ana ḃog ana ṫaiṫiceaċ.
portaċ, talaṁ bog 'na ḃfaġtar móin.
pupaill, cábán.

Raeṫineaċ, socair, síoṫċanta.
rágaċ, garḃ.
raiḋse, flúirse.
ráinig, ṫárla.
reaċt, dliġe.
reann (niṁe), réalt.
rian, lorg, cosán, bóṫar.
riasg, móinteán, curraċ, talaṁ bog ar ċliaṫán cnuic.
(a) roġa (go léir), an ní dob ḟearr leó go léir.
roilig, an ṗáirc 'na gcurtar na mairḃ.
roṁar, talaṁ do ḃrise le ráin,
rón, fionna garḃ ar eirbeall na bó.
ruiṫne, gile lasraċ.
ruṫag, ruaṫar.

Saiġneán, splannc teinntriġe.
sáile, uisge na fairrge.
saoi, fear foġluma.
saoire (lá), lá gan obair.
sárú (dliġe), briseaḋ dliġe.
sealgaire, fiaḋuiḋe, fear fiaḋaiġ.
seanda, cian-aosta.
searḃ, naċ milis.
seasdánaċ, collóideaċ, foṫ-romaċ.
seasgair, compórdaċ.
seift, plan.
séileáil, ceann seómra.
seilg, fiaḋaċ, an sgruid a ḃíonn le linn aeriḋeaċta.
séis ċeóil, binneas ceóil.
seisreaċ, na capaill ḃíonn fé ċéaċta.
sgáinte, fánaċ, sgaipṫe ó ċéile.
sgairt, sgeaċ ṫiuġ i ḃfál.
sgairt (láidir), misneaċ, dánaċt.
sgailp, spás istiġ fé ḃun faille.
sgaoil le, urċar a sgaoileaḋ le; leigint leis.
sgáṫán (glún), gealacán, puínnte.
sgeanḟairt, gearraḋ le sgian.
sgléip, spórt collóideaċ.
siamsa, caiṫeaṁ aimsire aoiḃinn.
síreaċtaċ, sírḃinn ṫar barr.
sleán, ráin ċun móna ḃaint.
sliocht, síol, clann.
smúit, salaċar, teiṁeal.
sobal, cuḃar gallúnaig.
soḃéasaċ, le béasa maiṫe riḃialta.
sóḋluist, biaḋ ana ḃlasta.
soḟeicse, is féidir a ḟeisgint.
soġail, maoṫ milis.
soineann; aimsir ṁaiṫ.
soineanta, ḋéanfaḋ áṫas do ḋuine.
soláṫar, bailiú.
solúbṫa, fuirist a lúbaḋ.
spalpaḋ, taiṫneaṁ geal.
spéis, suim.
spídiúċán, síorċáine.
spól (snáṫa), ríl.
spól (feóla), píosa maiṫ mór.
suaṫaḋ, corruiġe anonn 's anall,
suḃáilceaċ, taiṫneaṁaċ.

Táḃaċtaċ, mór le raḋ.
taġdaḋ, tóḃaċ doiṁin.
taiḋḃreaċ, áluinn le feisgint.
táin, tréad bó.
tais, fliuċ.
(ní) taise (ḋó). Is mar sin dó.
taiṫneaṁaċ, ṫugann taiṫneaṁ.
taoḃ le, ag braṫ air.
ṫar lear, ṫar fairrge, ṫar sáile.
tástáil, froṁaḋ.
tearaiḋe, broṫalaċ
teine aoil, poll an aoil do ḋóġaḋ.
(ar) tinneall, ar faire, ar seaċaint.

tiormú, déanaṁ tirm.
tláṫḟolt, folt breaġ bog mín.
tóḃaċ, poll doiṁin do ḋéanaṁ 'sa tálaṁ.
toċrais, casaḋ teann.
toġaḋ, piocaḋ amaċ.
toirmeasg, cosg.
tonnaċaḋ, níġe cuirp.
torc, muc ḟiain.
tormán, foṫram mór.
traoċta, tuirseaċ taḃarṫa.
traoslú, molaḋ mar ġeall ar.
tráṫ (anna), na paidreaċa léigtear i riṫ an lae as an bportús.
treaḃaḋ, briseaḋ talaiṁ le céaċta.
treaḃċas, treaḃ, náisiún.
tréigint, imṫeaċt ó.
tréiṁse, tamall, aga, spás aimsire.
triomlaċ, aimsir ṫirm.
triupallaċ, néata.
trosgaḋ, staonaḋ ó ḃiaḋ ċaiṫeaṁ.
trost, foṫram mór.
trúis, cúis, aḋḃar.
tuaġ ceaṫa, boġa ċeaṫa.
(ar) tuaṫal, i leiṫ na láiṁe cléiṫe.
tuaṫtaċ, gaċ éinne naċ sagart.
tuille, éirġe obann i naḃainn, líonaḋ uisge na fairrge.
tuirsiúil, a ċuirfeaḋ tuirse ar ḋuine.
tumaḋ, dul nó cur fé uisge.

Uaiṁ, póirse nó poll doiṁin fé'n dtalaṁ isteaċ.
uain, aimsir, caoi, faill.
úirlis, cóir oibre.
ursa, leaṫtaoḃ, leaṫlaḋa, an dorais.
útamáil, cuardaċ, gan aḋm.
utmall, ḃeaḋ ag corruiġe.

